# Réilṫíní Óir

An t-Aṫ. Seóirse Mac Clúin,
Ollaṁ le Gaoluinn,
Coláiste Ḟlannáin, Inis, Co. an Cláir.



Coṁluċt Oideaċais na h-Éirean,
Baile Áṫa Cliaṫ.
1922

Don Ṁuintir Ḋílis
a ḋein obair
ar son na Gaeḋilge milse binne
is a ḟaoir
Spré lag na Teine
ó ṁúċa
na Réiltíní Óir seo.

# Clár

# RÉAṀ-RÁḊ

Ní indiu ná indé a ḃraiṫeas go raiḃ rud éigint den tsaġas so i n-easnaṁ orainn—leaḃar a ṫaḃarfaḋ mór-ċuid de ṡaiḃreas na teangan do luċt na foġluma, is a ċuirfeaḋ ar a gcumas na smaointe a ḋéanaṁ, is a ċasa, is a ṁíniú, ins an nGaoluinn.

Mar, má tá loċt is donas is mó ná a ċéile ar ṁór-ċuid den nGaoluinn a ḃíon sa tsiúl an aimsir seo, sé go ḃfuil sí tráite, leicṫe, báiteaċ—rud a ḃraiṫfá díreaċ is gan aċ leaṫ-uair an ċluig a ṫaḃairt sa nGaoltaċt. Tá saiḃreas flúirseaċ fairsing ins an nGaoluinn ḃeo a ḋeinfeaḋ caoċa is dalla ar scoláirí na leaḃarta.

Agus fairis sin, is scéal is measa, is tríd an mBéarla is mó a ḃíon ár nGaoluinn féinig á foġluim is á múine—é sin is síor-iompó ón mBéarla. Agus cad tá 'gainn á ḃarra? An méid seo—go ḃfuil an Béarla 'na ḃreiṫeaṁ ar an nGaoluinn: gurab é is riail is tóṁas againn: go bpreaban an Béarla ċúġainn nuair a cloistear an teanga ḋúċais—á míniú ḋúinn: go ḃfuil daoine, na blianta caiṫte aca sa ḃfoġluim, agus céime móra léiġin aca, b'éidir, ná féadfaḋ neart ná líoṁṫaċt na teangan a ṫaḃairt leó sa ċainnt. Agus cad é an leiġeas, adéarfá? É seo—an Ġaoluinn tríd an nGaoluinn: an Ġaoluinn inti féin is tríti féinig ón gcéad lá amaċ. Tiocfaiḋ lá an aistriúċáin, is a ṁaiteas féinig, leis. Tiocfaiḋ—nuair a ḃeiḋ an Ġaoluinn foġlumṫa.

Mar leiġeas, nó cuid de leiġeas, ar an gcúrsa na

## RÉAṀ-RÁḊ

Réilṫíní Óir seo. Tá saiḃreas cainnte ionnta, is flúirse fairsing. Siad an Ġaoluinn beó iad: an ċéad scot a ṫugas liom ó uaċtar binn na Ġaolṫaċta. Ón Oileán Tiar i n-Iar-Ċiarraiḋe a ḃfurṁór, agus miniú sa teangain ċéadna leó. Tuigfar nárḃ 'féidir liom, ċeal slí, flúirse somplaí a ḃreaca síos, ná dul isteaċ ró-ṁion sa miniú. Ḃ'fuirist oiread eile ċur leó—bíoḋ is náċ gann iad mar atáid. Tuigtear, leis, go ḃfuil mór-ċuid eile nár tugaḋ fós: aċ, an té go mbeiḋ an méid seo ar a ṫeangain aige go ḃríoġṁar, slaċtṁar, líoṁṫa, tiocfaiḋ leis an ċainnt a rá, ní baol.

Níorḃ aon ġiotáil an obair seo, agus cúraimí go fairsing orm le linn é ḋéanaṁ. Aċ, má ṫairḃíġean sé don nGaoluinn, beaḋ baoċ is ḃreis ḋíom héinig.

Ní foláir a rá anso gurab é Seóirse Mac Niocaill, cigire ar na Meáḋon-Scoileana, a ċéad-spreag me ċun na bláṫa cainnte seo a ṫaḃairt amaċ i gcló, is gur ṫug sé caḃair is congnaṁ dom. Mo ḃaoċas dó ó ċroiḋe, agus d'Éamon de Ḃáldraon, leis, a léiġ an láiṁ-scríḃinn.

I nDeire an ċúrsa ṫiar tá focal ar leiṫlig molta ag dul do sna clódóirí a ḋein gaċ ḋíċeall ċun an ċéad imleaḃar so do ḃrostú amaċ trí sna h-innealla cló.

SEÓIRSE MAC CLÚIN.

Coláiste Ḟlannáin,
18 Mí na Nodlag, 1921.

# Réiltíní Óir

is=agus (go minic).
Cig.=cuir (cuiream, cuirimís) i gcás.

## A

AḂA—Ḃí an oiread san tarta air go n-ólfaḋ sé an aḃa =mórán. Tá na h-aiḃnte ana-íseal an aimsir seo.

AḂAILE—Tán tu ag teaċt aḃaile go tiuḃ=ag dul ċun (ċuin a deirtear) cinn: ag dul i ḃfeaḃas: ag teaċt ó ḃreóiteaċt. Ḃí fraoċ feirge air aċ táinig sé aḃaile uaiḋ féin=ṁaoluig sé anuas, táinig sé ċuige féin gan éinne ag cur isteaċ ná amaċ air. Cuir aḃaile é—tairnge, cig (=cuir, nó cuiream, i gcás), a ċomáint isteaċ san aḋmad, aragóint do ċur i ḃfeiḋm i n-áiteaṁ, nó éinní mar sin. Ċuaiḋ an ċainnt aḃaile air='na luiġe. Níl aon teaċt aḃaile ins na bróga so=aon ċaiteaṁ nó seasaṁ. Níl mórán eile le scríoḃa agam agus béidir go dtaḃarfaiḋ an méid seo duiḃ aḃaile me=go ndeinfiḋ sé mo ġnó. Ní raiḃ aon teaċt aḃaile sa ċapall páir=teaċt aniar; teaċt tar n-ais; críoċnú maiṫ: níorḃ ḟéidir leis ceann sprice a ḃaint amaċ, nó a ḃaint amaċ i n-am. Ḃ'éigin dom an obair a ṫaḃairt suas mar ní raiḃ aon teaċt aḃaile agam, nó ionnam, ċun é ḋéanaṁ=dul ċun cinn, seasaṁ. Ní ḃíon an teaċt aḃaile i rud nuair ná bíon sé ábalta dá ġnó, nuair ná bíon sé i gcumas teaċt go dtí an ball ceart, nó mar ba ċeart. Má ṫugan tu féin nGaoluinn a ḋ'ḟogluim tiocfaiḋ tu aḃaile=eireóiḋ leat (eireóċaiḋ). Dá ṫreisreaċt í an bróg taḃarfaiḋ an ċos aḃaile í=aṫróiḋ, lúbfaiḋ, cuirfiḋ a cló féin uirṫi. Tán tu ag teaċt aḃaile san aragóint=ag buaċtaint, nó ag teaċt anuas le réasún, ag géille. Níor ṫug an tairnge an t-aḋmad aḃaile—dá ḃlúire aḋmaid a ḃí le snaiḋme le céile, aċ níor ḋein an tairnge an gníoṁ. Tá an tairnge ag baile aċ níl an t-aḋmad sa ḃaile aige=an tairnge ḃeiṫ comáinte isteaċ

san aḋmaḋ aċ gan an t-aḋmaḋ beiṫ ceangailte. Tá Gaoluinn na h-áite seo agat aċ focal fánaċ ná tagan aḃaile=ná tagan isteaċ sa ċainnt. Aon ċiall aṁáin a tugaiḋ (dá focal) aḃaile=aon ċiall aṁáin a ċuiriḋ i n-úil, aon bonn aṁáin atá fúṫa. Tá an ṁeaḃair go maiṫ aige; tug sé aḃaile leis í=tá sí aige ó ḋúċas.

ÁBALTA—Tán tu ábalta do ḋóṫin doṁ-sa=cliste, maiṫ, géar, mar sin de.

ABLÁIL—Tá ana-abláil déanta ag an ngaoiṫ ar na prátaí=ana-lot, laitiméireaċt. Abláil do ḋéanaṁ de scuaba an úrláir=é ḋéanaṁ go h-olc. De litir a scríoḃa—nuair a ḃéaḋ an duḃ smearṫa anuas uirṫi nó í scríoḃṫa go h-olc. Abláil a ḋéanaṁ de teine a ċur síos nó d'éinní. Tá abláil falaċ déanta agat air=úasáraċ. Ḋein an táilliúir abláil an doṁain ar mo ċluṫ (culaiṫe) éadaiġ=í lot go mór. Ḋeineaḋ abláil ṁaiṫ ar Ṗádraig sa ḃruiġin=fuair sé brúġa agus buala maiṫ. Ḋein na h-asail abláil ḋóiġte ar na bláṫana aréir mar d'iteadar síos go cré iad.

ABLÁLAIḊE—Ablálaí a ḋein an gnó san=duine neaṁ ṡlaċtṁar: duine go ḃfuil an abláil ann.

ABLAN—Nú (nó) aiḃlean. Ḃosca na h-Aiḃline=an bosca beag, an cóifrín, a ḃíon ag sagart ċun Corp Ċríost d'iompur (úmpur).

ABLÚAIRD—Nó úḃlúaird=uḃall-gort. Is breá an úḃlúaird í.

ABRAIM—Nú abraiġim. Ḃí, abair, fiċe bó ann=tímpal. Dá mbéaḋ, abair, a leiṫéid seo de ṡeómra agam=cuiream, nú cuirim, i gcás. Abair leat féinig tu beiṫ ar oileán uaigneaċ=meaḃruiġ duit féinig: cuir i gcás duit féinig. Abair, nú abraiġiḋ, scéal=ḃfuil aon scéal nua agat, nú agaiḃ? Deirtear é sin nuair a beifí ag súil le scéal nua. Níl agam, níl againn, a deirtear nuair ná ḃíon.

ABRAS—Ní ḋen abras an ċéad t-snáṫ=ní mar a ċéile an ċéad ċuid ḋe rud agus an ċuid eile.

ACFUINN—Ní mór an acfuinn an tae gan rud éigint 'na teannta=neart, maiṫeas, substaint.

AĊRAN—Tá an ḋá ċorda, nó aon ḋá ní, i n-aċran 'na ċéile=ceangailte, greamaiṫe. Tá na páipéirí seo i n-aċran orm=measctá, trí-na-ċéile. Sin é mar atá an t-aċran sa ċainnt=dua, deacaraċt—ciaca déarfá, cig, mór, ṁór, móra, móir, agus mar sin ḋíoḃ. Tá an Ġaoluinn ag teaċt san aċran orṫa=tá ag teaċt cruaiḋ orṫa í ḋ'ḟoġluim; tá sí ag teaċt 'na gcoinniḃ, treasna orṫa, i slí éigint. Ċuaiḋ an ceist i n-aċran orm=ċuaiḋ ḋíom í réiteaċ. Tóg an bóṫar is lúġa aċran=is buige. Tá mórán aċraintí ag baint leis an gcúrsa san=tá mórán castuíoċa ann.

AĊT—Ḋeineadar aċt suas go ngoidfidís na h-úḃla=socrú, marga, coinġioll. Ḋeineadar aċt ċun dul go Ḃleá Cliaṫ. Ḋeineamair aċt suas gan cáin a ḋíol=cóṁairle. Ná dein aċt agus ná bris aċt=nós. Tá an t-aċt déanta aige sna (ag na) taoisiġ ċun socruiṫe=táid beartuiṫe ar focrú a ḋéanaṁ.

AḊAILSEAĊ—Ainṁí fada caol a ḃíon ag snáṁ ar a bolg ar an dtalaṁ. Ḃíon timpal is leaṫ-ċroma ḋ'ḟaid ann.

AḊARC—Ċuireadar i n-aḋarc gaḃair sinn=i gcás: ḋeineadar sinne do ṫeanntú. Ḃíon aḋarc an ġaḃair caol go maiṫ. Ḃíodar ag séide na h-aḋairce=áṫas nó a ṁalairt beiṫ orṫa agus iad á ċur i n-úil. Ḃí an gaḃar ar aḋairc aige=greim aige ar aḋarc an ġaḃair.

AḊARTA—Ḃíodar ag dul go poll an aḋarta uaim=an poll a ḃíon san aḋarta cois na teine.

AḊASTAR—Ḃí an capall ar aḋastar aige=aḋastar ar an gcapall agus greim aige féin ar an aḋastar.

ÁḊḂAĊT—Ḃí sé ag áḋḃaċt=ag déanaṁ grinn. Nó áḟuíoċt.

ÁḊḂAR—Ḃíos áḋḃar, nó áḋḃairín déanaċ=rud beag. Tá áḋḃar Gaoluinne aige=roinnt. Ḃí an bád ag imeaċt ar a h-áḋḃar féin nó ag seóla ar a h-áḋḃar féin=ar a slí féin. Cuir an dola ins an áḋḃar=an t-aḋmad go gcuirtear poll cun dola ann.

AḊMAD—Ní féidir liom aon aḋmad a baint as an ḃfocal san=aon ḃrí, aon ċiall, aon tuisgint.

AḊṀÁLAĊ—Ḃfuil tu aḋṁálaċ ann (i rud éigint a deineaḋ nó a dubartar)?=a' n-aḋṁuiġean tu é (rud a cuireaḋ i leit duine)? Ḃfuil tu aḋṁálaċ ionnta (i bfiaċa, cig)?=bfuil tu aḋṁálaċ go ḃfuilid ort? Nuair a ḃí sé ċó h-aḋṁálaċ ann leigeaḋ saor é=nuair a d'aḋṁuiġ sé ċó h-oscailte é.

AḊNAIM—Aḋnaim an teine, an píp, gaċ maidin=deargaim. Tá sé ag aḋaint na teine anois agus ní ḃeiḋ sí i bfad.

ADUIGIM—Ag adú ar an ndíoḃáil atá 'n tu=ag cur le. I n-ineaḋ ḃeit á ċur tarat tá 'n tu ag adú tiar leis—gnó a ḃí á ċur i méid. Níl an tig aċ aduite fós=tosnuite: an bonn glanta scaraite amaċ agus an ċéad líne curta. Aduiġir na leabarta eile mór-timpal an dá leabar láir=cuirir dá leabar síos ar dtúis i lár baill agus annsan ċuirir na leabarta eile timpal orta. Ḃí ag adú na móna isteaċ anois—ḃéaḋ bonn na cruaiċe curta. Táim ag adú na cruaiċe=ag tosnú. Ḃeimíd ag adú uirti go mbeiḋ sí mór groiḋe=ag bailiú isteaċ uirti: ag cur léiti.

AE—Tá lionnduḃ ar a ae=tá sé dúbaċ. Ḃí a ċroiḋe a's a aeḋeana ag rit (nó ag buala) ar a ċéile—nuair a ḃéaḋ scannraḋ ar duine: nó tar éis pas reata nó aon ní mar sin, nó duine críonna ag dul i gcoinne an áird. Ḃéaḋ an croiḋe ag preabarnaiġ go tréan.

AER—Cainnt san aer=gaot: cainnt gan ḃun. Leigiḋ an t-aer ċúgam—duine a ḃéaḋ gunta, cig, a déarfaḋ. Níl aon ṁait ann nuair a geibean sé an t-aer—iasc stánaite, brioscaí, nó éinni mar sin.

AERÍOĊT—Ḃí sé ag aeríoċt dó féin=ag tógaint an aeir.

AG—Ní amadán Dia agaiḃ=ní amadán atá i nDia agaiḃ. Ní tiocfaḋ éinne isteaċ ċuige ag an saġas tiġe a ḃí aige=mar ġeall air. Ḃí leat-ṁála plúir ó'n nduine againn=teastuiġ an méid sin ó gaċ duine againn. Ḃfuil aige ?=an ceart, nó pé ní a ḃí ag teasdáil uaiḋ. Tá agam anois=tá liom: tá eiriṫe liom. Ní fearr liom agam ná uaim tu=is cuma liom tu ḃeiṫ agam nó gan ḃeiṫ. Tá sé ana-ṁór aige sna (ag na) daoine=tá ana-ċreidiúint aca dó, ana-ṁeas aca air. Tá sé ana-ḃeag aca=is ana-ḃeag orṫa é. Tógaid nó glacaid suaraċ é nuair a ḋéanfaḋ sé rud tar ceart (rud náċ ceart)=ní taiṫníon (taiṫníġean) sé leó i n-aoċor.

AGA—Caiṫfir aga a taḃairt dó=am: spás: é tógaint go breá fada foiġneaċ. Ḃeiḋ an Ġaoluinn go cruinn aca leis an méid sin aga=an méid sin aimsire. Is mó ṁoill agus d'aga a tugaid anso ná ansúd=aimsir. Ní raiḃ aga agam ċun leitir a scríoḃa=am, am spárta. Tá an aga agat orm=am: tosnuiġis rómam (i rás, cig). Ṫug an cainnteóir aga dá ġut=níor laḃair sé ró-ṫiuḃ. Aga, led toil—sin é a déarfaí leis an réiteóir dá mbéaḋ buaċaill gortuiṫe i gcomórtas. Níor ṫug sé aon aga dom ċun (ar) é ḋéanaṁ. Táim ana-aga siar sa leaḃar (nó ċuas ana-aga siar sa ċnoc indiu)=ana-tamall. Tá ana-aga eatorra=spás (sa tslí, san obair, i naon ní). Tógfaiḋ Seán breis aga (nó ana-aga) ar an mbótar mar ná fuil sé sceinneadaċ (=imṡníoṁaċ, deaḃfaraċ).

AĠAIḊ—Ṫug sé (a) aġaiḋ agus (a) intinn ar an (nó do'n) obair=ṫug sé (a) aġaiḋ agus (a) aire do'n obair. Tá aġaiḋ breá ġléigeal aige. Aġaiḋ plaoscaċ, dearg. Aġaiḋ báiteaċ, bán. Aġaiḋ ḃaoṫ, ṁarḃ, siar sa dat. Ḃíodar ag taḃairt a n-aġaiḋ mar a raiḃ a gcúl—daoine a ḃí ag cur ainm ċúil le muíntir ar leanḃ, ainm ná raiḃ ar an gcine roimis. Tá aġaiḋ na fairrge ar an áit. Ḋein sé é ċun aġaiḋ na ndaoine do tarrac air féin=ċun iad a ċur ag féaċaint air agus ag cuiṁneaṁ air. An rud atá uait tá sé fé béal t' aiġṫe=féd ṡúile. Ní féidir liom

m'aġaiḋ a ṫabairt dó (nó mo ċeann a ṫabairt dó)=labairt leis: fanaċt ós a ċóir amaċ ag caint leis. Tá poċóid i lár m'aġaige. Tá sé ansan fé t'aġaiḋ. Ní raiḃ fios agam cá raiḃ sí ċun a h-aġaiḋ a ṫabairt=cá gcasfaḋ sí. Ní ḃeiḋ Seán baoċ díom le h-aġaiḋ an tráṫnóna=le linn: i gcóir: ar feaḋ.

AGAOIS—Goile na circe, an gé, agus mar sin. Bíon an agaois i mbolg an éin istig agus an t-iogán 'na h-uċt.

AGÓ—Ċuirir agó (nó an t-agó) ann=coinġioll. I n-abairt, cig, de'n t-saġas so—raġaḋ ann má's díoṁaoin dom. Duḃairt é gan aon agó=díreaċ: gan cur leis ná baint uaiḋ. Abair é agus ná cuir aon agó ann. Bí an t-agó agat ann=casa, lúb.

AGRA—Tá sé dulta san agra orm=sa ṁuilean.

AGUS—An maiṫ leat é? Is maiṫ, agus é=is maiṫ go deiṁin. An ndeirtear é? Deirtear, agus é: nó, deirtear go deiṁin, agus é. Cuirean "agus" breis nirt isteaċ sa ḃfreagra i gcás de'n t-saġas so tuas. Feic ná.

AIBIḊ—Tá sé ana-aibiḋ ann féin=te: duine teasaiḋe ná fuil smaċt ceart aige ar a ċuid feirge. Léimfeaḋ sé fút go tapaiḋ. Tá an coirce críon-aibiḋ=ana-aibiḋ. Tá sé aibiḋ ċun na Gaoluinne, ċun na gcros, ċun gaċ éinní=tapaiḋ. Nuair a ḃíon an geárrcaċ aibiḋ bíon sé ag faire ar léime (amaċ as an nid). Nílim ró-aibiḋ indiu ċun éinní a ḋéanaṁ. Tuitean oiread oibre le fear lá nuair a ḃíon sé aibiḋ ċun é ḋéanaṁ, agus ná tuitfeaḋ dá lá eile. Bíon na geárrcaiġ aibiḋ nuair is féidir leó imeaċt leó.

AICÍD—Múscluiġean an aicíd seo amaċ ar fuaid na tíre go minic=tagan ar barra, leaṫnuíon (leaṫnuiġean).

AIḊM—Níl aon aiḋm agam ar é ḋéanaṁ=níl aon fonn agam ar é ḋéanaṁ: nó, níl aon ċuiṁneaṁ, aon ṁaċtnaṁ, agam ar é ḋéanaṁ. Níl aon aiḋm aige ar an nGaoluinn a ḋ'ḟoġluim=lorg. Nílim i n-aiḋm é ḋéanaṁ.

Ḃí an iomarca aiḋmeana 'na gceann=ḃíoḋar ag cuiṁneaṁ ar an iomarca rudaí. Ḃuailfeaḋ sé tu dá ḃfuiġeaḋ sé an aiḋm air=an ċaoi, seans. Níl aon aiḋm agam ar é rá= (go minic) níl aon tseans.

AIḊMEANAĊ—Fear aiḋmeanaċ seaḋ é=fear a ḃíon ag cuiṁneaṁ ar ṁórán neiṫe: nó, fear go mbíon mórán iarnaí sa teaġlaċ aige: nó, fear a ḃíon ag aṫrú agus ag siúinseáil go minic. Bíon fuadar ná feadair sé, nó mí-ḟoiġne air. Bíon sé gan puinn staidéir. Tugan tamall do'n ġnó so agus tamall dó súd. Ḃéaḋ sé bear-tuiṫe ar rud a ḋéanaṁ agus ansan aṫróċ sé a aigne. Fear go mbíon mórán ealaideana 'na ċeann. Léimean ó rud go rud. Nó, aiḋminiúil.

AIḊMEANAS—Ḃfuil aon aiḋmeanas agat (ar siúl, ar bun) indiu?=gnó, cúram. Tá an iomarca aiḋmeanais ar bun aige=gnótaí. Tá a lán múinteóirí ná fuil i n-aon aiḋmeanas fós=obair, post. Dá ḃféadfaidís aiḋmeanas a ḋ'fáilt beidís oiriúnaċ ċuige. Ní raiḃ aon aiḋmeanas le feaċtain ar ṁuintir an Oileáin=ní raiḃ aon ealaḋa ná gnó ar siúl aca.

AIḊNEÓIR—Duine a ḃíon ag aiḋniú.

AIḊNIĠIM—Ḃí sé ag aiḋniú, nó ag aiḋniú an ḃáid= á coimeád coṫromaċ san uisce, san áit céadna, le beagán ráṁuíoċta. Ḃí an seaḃac ag aiḋniú sa spéir=ní ḃéaḋ ag dul ċun cinn ná ċun deire aċ ag fanaċt sa ḃall céadna.

ÁIFÉIS—Níl sa scéal san aċ áiféis=rud gan deallraṁ (deáraṁ). Ḃéaḋ cuma ait air, nó curṫa leis an ḃfírine ann.

AIFREAN—Tá mórán Aifrintí léiġte, nó ráite, agam. Ċuireas Aifrean le n'anam. Ṫugas fiaċa dó ċun go léiġfeaḋ sé Aifrean lem anam. Abair Aifrean dom: mar ġeall ar mo stoc atá ag dul im ċoinnib. Ḃíos ag an Aifrean: ċun an Aifrin. Ḃíos déanaċ ċun an Aifrin: ón Aifrean: don Aifrean. Aifrean na Gine=Aifrean ar a dóḋéag oiḋċe Nodlag.

**Aigeantaċ**—Duine deiġ-aigeantaċ, geal-aigeantaċ, dúr-aigeantaċ, agus mar sin. Sin duine go raiḃ aigne ḋúr aige, agus mar sin dréir na cainnte.

**Aigne**—Tá sé ar m'aigne (im aigne) é seo ḋéanaṁ. Sin í an intin atá im aigne (nó ar m'aigne—aċ is fánaiġe é seo). Ḋein sé suas a aigne go —. Níor ṫug sé a aigne don obair. Ḋein sé suas a aigne ċun gan dul ann. Ní raiḃ aon aigne don obair agam. Táim ag obair i gcoinne m'aigne=i gcoinne mo ṫoile. Tá aigne ċuid de sna daoine leis an Saor-Stát agus cuid eile aca ná fuil. Ní féidir liom m'aigne a ċur leis an obair=luiġe léi: aġaiḋ a ṫabairt di, nó uirṫi, i gceart.

**Aiġneas**—Ḃí ana-aiġneas eatorra=áiteaṁ, aragóint. Tá ana-ṫeanga aiġnis aige=ana-ṫeanga ċun áitiṁ, nó ċun cainnte. Níl aon easba aiġnis air. Ḃí sé ag cur aiġnis orm=ag cur cainnte nó díospóireaċta orm: a d'iarraiḋ troid do ċur ar bun liom. Taḃair cead aiġnis dom. Ṫugadar an t-aiġneas go maiṫ dá ċéile=an teanga. Ḃí ana-aiġneas agam leis. Cab-aiġneas=aiġneas beag íseal: cainnt ḃeag ġearra. Ní gliogaireaċt aiġnis atá againn aċ aiġneas fóḋúil. Ḃíodar ag cab-aiġneas le ċéile.

**Áil**—Cad do b'áil leat anso a ḃreis (de ḃreis) ar aon tig eile?=cad a ṫug anso tu?

**Ailliġe**—Táim ag faire ar ḃeart coirce a ġoid má ġeiḃim uair na h-ailliġe ċuige, nó air=an lom, seans.

**Ailp**—Tá ailp ṁaiṫ aráin cogainte agam=blúire maiṫ, cannta. Ailp aráin, feóla. Ḃuail ailp leis—fear a ḃí ag lorg raice agus fuair rud éigint. Fuair sé ailp, nó tá ailp aige=tá lab aige (dáiríriḃ nó magúil). Dá nḋéanfaḋ duine droċ-capall, cig, a ċeannaċ. Fuair sé ailp, am baic!

**Áilteoir**—Ḃuailfeaḋ sé bob, an duḃ 'na ġeal, ort. Ḃíon an iomarca ealaḋna aige.

**AIMILÉIS**—I n-umar na h-aimiléise. Ar ṗortaċ na h-aimiléise. Tá sé ag imeaċt ón aindeise go h-imeall na h-aimiléise. Ċuir sé go h-umar na h-aimiléise me=ċun olcais, ċun deire: ċun rud éigint ná taitneoċ liom. Tugtar umar na h-aimiléise, leis, ar ḃosca a ḃéaḋ lán d'úirlisí ceárdui; tuíncéara, cig.

**AIṀLEAS**—Tá sé ag dul ar a aiṁleas=ċun an donais ag imeaċt ar ṡlí ná tairḃeoċ dó.

**AIṀLEASTA**—Leanḃ aiṁleasta=crosda, crosdálta. Briseann rudaí agus deineann díoḃáil den traġas san. Ni ḃíon aon ċló air aċ cló na h-aindeise.

**AIMLÍOĊT**—Níl aon aimlioċt ag baint leis, nó air=gan aon ṁáċail ḃeit air

**AIMLIṪE**—Nác aimliṫe an duine é?=gan mór-ċló: gan ċríċ (ċrí). Ḃéaḋ bacaiġe, nó dronn, nó droċ-ċuma, nó máċail éigint air. Seaċt gcinn go breá agus ceann aimliṫe beag. Ḃíon ceann éigint aca aimliṫe i ngaċ aon ál.

**AIṀRÉIḊ**—Tá an scéal ag dul i n-aiṁréiḋ orm=i n-aċran, san agra. Déarfaḋ scéalaiḋe, cig, é sin muna ḃféadfaḋ sé cuiṁneaṁ ar a scéal. Is féidir le gaċ aon ní dul i n-aiṁréiḋ. Tá an córda i n-aiṁréiḋ=casta tré-na-ċéile.

**AIMSÍĠIM**—Tá aimsiú maiṫ agam=cruinn ċun rud a ḃuala: urċar.

**AIMSIR**—Ṫóg sé (an máistir) i n-aimsir me. Táim i n-aimsir aige: nó, ar aimsir. Réiḋtíġeadar an aimsir le ċéile—an máistir agus an seirḃíseaċ. Cuireaḋ i n-aimsir me go dtí —. Ḋeinear marga aimsire leis. Is fada riaṁ d'aimsir ó deineaḋ é. Ḃíos ag gaḃáilt ṫart aimsir Aifrinn. Tá sé i n'aimsir Aifrinn. Ana-aimsir ċolata i seo. Tá sé i n'aimsir tae. Tóg bog é: ná fuil an aimsir ḟada (nó fada) agat ċuige?=am go leór. Cailleaḋ í roim a h-aimsir. Ḃí an stúmpa cránaċ leat-

aimsir ċun banḃ: an ḃó ċun gaṁna. Aimsir ḃreá ṁeala ṁín. Aimsir ḃáirtíġe. Tá an ceist sin ann le fada d'aimsir. Aimsir ḋuḃ seaca agus coinnle reóḋa. Deinfiḋ sé droċ-lá fós. Cuirfiḋ sé=fliuċfaiḋ sé, deinfiḋ uisce.

AINDEIS—Tá sé go h-aindeis ċun dul ann=tá sé ró-ṫrom, nó ró-ċríona, nó ró-rud-éigint: nó b'éidir go mbéaḋ gearán éigint air. Tá an lá curṫa go h-aindeis agat=caiṫte go h-olc.

AINDEISE—Tá sé ag tuitim ċun aindeise agus i dtromán. Tá sé ag imeaċt leis an aindeise. Náċ é mac na h-aindeise é?=bíon an aindeise ag gaḃáilt lastuas de, an saol ag breiṫ ana-ċruaiḋ air, i gcóṁnuí: gaċ aon ní ag teaċt treasna air. Tá'n siḃ am ċur ċun aindeise=ċun cráiteaċta (uaireanta). Ní beag liom m'aindeisí féin gan tusa ḃac. Nó, m' aindeisíoċt féin. Tá sé ag imeaċt ón aindeise go dtí imeall na h-aimiléise.

AINDEISÍOĊT—Tá sé ag tuitim, nó ag dul, ċun aindeisíoċta=ċun aindeise, ċun feóla.

AINGCIALLTA—Beiṫíoċ aingciallta=gan ċiall. Agus deirtear aingciallta le duine ná bíon slite na ndaoine aige, aċ é deiġilte amaċ uaṫa.

AINGCISEAĊ (Ainng-ciseaċ)—Náċ aingciseaċ an fear beag é=duine ná foiġneóċ puinn uait: ní ḃíon fulag feóig ann. Cuirean éinní gruaim nó aingcis air. Táim aingciseaċ 'e ċeal mo ṗípe=crosda: mí-sásta: i slí gur fuirist me ċur ċun feirge. Deirtear go dtógan a leiṫéid sin de ḋuine breis gealúnaiġe ċun é féin a ḃearra a ḃreiṫ ar an nduine soċma. B'féidir go mbéaḋ sagart aṁlaiḋ dá dtiocfaḋ teaċtaire ċuige i lár na h-oiḋċe agus an duine breóite ar feaḋ an lae roimis sin.

AINIRTE—Ḃí blúire feóla i lár na h-ainirte. Conus a deintear na h-ainirtí seo go léir?=sagsana ainirte. Anḃruiṫ.

AINM—Ċuir sé as m'ainm me=ṫug orm ainm nár ṫuilleas: leas-ainm: droċ-ainm: nó ḃain sé mo ċáil díom. Dá mbrisfá an cupán ní ċuirfinn as t'ainm tu. Sé do ċeart-ainm é. Tá sé d'ainm air ḃeiṫ spriúnlaiṫe=cáil.

ÁIRD—Báirseaċ gan áird=naċ fiú trácṫ uirṫi. Níl agam aċ focal gan áird den nGaoluinn=gan ṁaiṫ. Tá ár súile ar ċeiṫre áirde an doṁain. Táid scapaiṫe fé sna ċeiṫre árdaiḃ. Ṫánadar ón áird anoir. Níor ṫugas aon áird air=tora.

ÁIRDE—Tá a ḃfuil i n-áirde orm stracaiṫe=orm, umam. Ḃí a aṁrán i n-áirde aige=ar siúl. Ḃí sé ag féaċaint síos agus i n-áirde air féinig=suas. Tá sé ċó maiṫ duit an ḃuairt a ċaiṫeaṁ i n-áirde leat féinig=í ċaiṫeaṁ uait. Ḃí a ḃolg i n-áirde leis an ngréin aige. Ḃí gaċ aon ċúrsa ag teaċt ċó mór san im ċoinniḃ gur ċaiṫeas an saol i n-áirde liom féinig ar fad=eiríġeas as aon spéis a ċur ann. Ċaiṫeas an port i n-áirde liom féinig=d'eiríġeas as.

AIRE—Taḃair aire na fola duit féinig=ana-aire. Ḃí ar t'aire ar an gcigire. Obair gan aire=neaṁ-ċúramaċ, neaṁ-aireaċ.

AIREAĊAS—Ṫugas toġa an aireaċais ná déanfaí é=toġa na h-aire.

ÁIREAṀ—Tá dá leaḃar, dá uan, dá éinní i n-áireaṁ a ċéile nuair a ḃíd ana-ċosúil le ċéile. Torm dá uḃ i n-áireaṁ a ċéile=dá uḃ a ḃíon ċó-toirt agus ċó-déanaṁ. Tá mo dá ḃróig i n-áireaṁ a ċéile=oiriud siad dá ċéile: tá aon toirt aṁáin ionnta agus aon ċló.

AIRGEAD—Cuir na h-airgidí go léir le ċéile.

ÁIRIĠIM (Áirmiġim)—Áiríġeaḋ cionntaċ é=fuarṫas cionntaċ é: measaḋ go raiḃ sé cionntaċ. Tá an páirc seo áiriṫe ar fiċe bó=tá sé meáite (meáġaite) gur féidir léi fiċe bó a ċoṫú. Ní h-ag áireaṁ na h-aindeise é,

ċaitear ḋá ṗúnt ar ḟeidre bróg=Lasmuiġ den méid a ċaitear go h-aindeis. Nó, ní h-ag áireaṁ na tiubaiste é. Tá an ṗáirc áirite ċun féar fiċe bó.

ÁIRITE—Feic áiriġim. Is áirite go dtiocfaiḋ arís ar an scéal=cinnte. Tá áirite mór blianta ann ó ċonac é=roinnt maiṫ. Béidir, aċ ní ceart é tógaint i n'áirite=a rá leat féin gur deiṁnite é: deiṁin a déanaṁ de. Tá Máire i n-áirite do Ṡeán=tá coingioll eatorra, nó geallúint pósta: pósfaid a ċéile. Bead ag imeaċt ar ball, agus cuir cóiste (cárr) i n-áirite dom=socruiġ é ḃeiṫ ullaṁ dom nuair a teastóiḋ sé uaim. Tá an méid seo áirite le déanaṁ agam=teasbánta amaċ le déanaṁ. Tá cóiste i n-áirite agam. Beiḋ céad púnt ag teaċt ċúgainn agus náċ maiṫ an áirite é sin do ḋaoine boċta?=rud atá le teaċt, geallta, i n-áirite. Aċ go h-áirite=pér doṁan é. Tá sé áirite ag luċt na bpáipéirí go leanfaiḋ an coga tamall eile=meáite, ceapaite. Bíon rud áirite ná tuitean amaċ. Is mó rud a ḃí áirite agus nár ṫáinig ċun cinn riaṁ.

AIRITEAĊ—Tá sé ana-airiteaċ air féin=aireaċ.

ÁIRSEOIREAĊT—Bím ag áirseoireaċt go minic=eascainí: ainm an diaḃail ar siúl go tiuḃ.

ÁIRSEOIRÍ—Ḃí sé ag spalpa áirseoirí=ag mallaċtú go tiuḃ.

AIS—Ḃuail sé me, aċ má ḋein, do ḃuaileas tar n-ais é. Tá sé suite (suiḋte) i n'áit féin tar n-ais=d'imiġ sé as a áit féin, aċ ṫáinig sé tar n-ais, agus tá sé ann arís 'na suiḋe. Fuair a ḃean bás agus ṗós sé tar n-ais. Tá sé anso le h-ais liom=lem ais.

ÁISIÚLAĊT—Is mór an áisiúlaċt a ḋein sé dom=ḋein sé ana-áis dom: ḃí sé ana-áisiúil dom.

AISTE—Dúḃradar go dtiocfaidís, agus ar an aiste ċéadna dúḃradar go mb'féidir ná tiocfaidís=i n-aon anáil aṁáin: ar an sli ċéadna. Táid go h-olc, aċ ar an

aiste a ṫógaint le ċéile, táid níos fearr ná mar a ḃíodar anuiridh=iad go léir, nó an scéal, a ṫógaint, a ṁeas, le ċéile. Is dóiġ liom go n-imeóiḋ sé ar a deiċ, aċ, ar an aiste ċéadna, béidir ná h-imeóiḋ go dtí n-a h-aondéag mar níl ḟios ceart agam. Ar an aiste sin=ar an slí sin: dá réir sin: ar an imeaċt san.

AISTEAR—Tá Baile áta Cliat san aistear ó Co. an Ċláir=tamall maiṫ slí. Níor ḃ'aon aistear liom é déanaṁ=obair ṁór, moill, righneas. Tá sé trí ṁíle san aistear ón áit seo, aċ níl sé aċ míle go leiṫ sa ċóṁngar. Neaṁ-aistear=gnó gan tairbe; cig, ḃeiṫ ag scúḃa prátaí do ṁuca: nó cloċa a ċaiteaṁ amaċ ar an mbótar agus iad do scaoile isteaċ sa ṗáirc arís. Is éaċtaċ an neaṁ-aistear atá ag baint leat. Tá aistear agus cóṁngar cuige=slí ḟada agus slí ġearra.

AISTEARAĊ—Tá an gort ana-aistearaċ ort=i ḃfad uait. Bótar aistearaċ=fada nó timpalaċ. Ba ṁaiṫ liom cúpla lá a ṫabairt i Luimneaċ aċ tá sé ró-aistearaċ dul ann. Gnó neaṁ-aistearaċ=gnó gan tairbe, fastaoi-meaċ. Tá an bótar san ana-aistearaċ ċun dul go Corcaiġ. Áit aistearaċ seaḋ é seo=tá sé i ḃfad ós gaċ aon áit eile, agus ós gaċ aon rud a teastóċ ó duine. Áit aistearaċ annróḋaċ.

AISTRÍĠIM—D'aistríġeas liom as an áit go raḃas agus táim i malairt sráide anois. Tá sé ag aistriú—sagart, cig, a ḃeaḋ ag imeaċt ó ṗaróiste go paróiste eile (agus ag taḃairt leis a ċuid troscáin).

AISTRIÚ—Ṫug sé leis an t-aistriú=an troscán agus na rudaí a ḃí aige—dá mbéaḋ áit nua tógaite aige, agus é ag imeaċt ann. Tá mórán aistriṫe aige=troscán, nó málaí agus rudaí mar sin a ḃéaḋ ag duine ná béaḋ, béidir, aċ ag déanaṁ turus traenaċ

AIT—Ní h-é sin is aite=ní h-é sin an taoḃ is aistiġe den scéal.

AITEANTÚIL—Aiteantaċ. Is aiteantúil an duine é=

duine go mbíon aiṫne aige ar ṁórán agus go mbéaḋ aiṫne ag mórán air; nó an sagas san duine go mba ṁian leat aiṫne do ċur air toisc é beiṫ cuideaċtanúil.

AITEAS—Cuirean sé aiteas orm ná tógfar aon rud níos lúġa ná an méid sin=braiṫim me féin ait aige ná.

AIṪ-GEARRA—Ḃuail sé aiṫ-gearra go dtí an áit=cóṁngar: slí gearra. Nó, aiṫgeárr, nó aiṫ-geárr cóṁngair. Ġaibeas an t-aiṫgeárr ċun an tiġe. Fuaireas aiṫgeárr ċun na h-áite=deineas amaċ slí cóṁngarac. Cá bfuil aiṫgearra na n-aiṫeanta?=slí gearra ċun iad a tabairt amaċ.

AIṪIS—Níl náire ná aiṫis air.

AIṪ-ṀÁISTIR—Meaḋon-ṁáistir: an duine, cig, a ḃéaḋ idir an tiġearna talún agus na tineóntuite.

AIṪNE—Ṫugas aiṫne dóiḃ ar a ċéile. Tá áṫas orm aiṫne do ċur ort: t'aiṫne do ċur: t'aiṫeantas do ċur. Ní ḃfuaireas aon aiṫne air fós. Tá aiṫne fairis na seaċt n-aiṫeanta agam air=aiṫne tofa, aiṫne ana-ṁaiṫ, notálta Ċuireas i n-aiṫne a ċéile iad. Ní raiḃ aiṫne a ḃeart féin ag éinne aca=ní raiḃ fios aca cad a ḃí á ḋéanaṁ aca. Ní raiḃ aiṫne a ḃeart agam=ní raiḃ fios agam cad a ḃí sé á ḋéanaṁ. Ní raġaiḋ sé as m'aiṫne go deó=beiḋ aiṫne agam air go deó. Ní féidir an fear san do ċur as m'aiṫne. Ḃíodar as aiṫne nuair a tánadar aḃaile=ní raiḃ aiṫne orta. Tá aiṫne pearsanta agam air. Tá aiṫne agam air, aċ ní le radarc súl é=ċuala tráċt tairis. Tá áiteana ar m'aiṫne is breáṫa ná é seo=áiteana go ḃfuil aiṫne agam orta. Ḃíodar ag cuiṁneaṁ ar feaḋ trí seaċtaine breáṫa ar teaċt, agus sé mar a ḃéaḋ an niṁ ar an aiṫne tánadar inniu (lá uaṫḃásaċ)=ba ḋóiġ leat go raiḃ fios speisialta aca go mbéaḋ an lá inniu olc. Duḃairt sé gur Ṡinnféiní é, aċ do ṁaċtnuiġeas nár ḃ'eaḋ, agus sé mar a ḃéaḋ an niṁ ar an aiṫne, ḃíos fíor=ċó maiṫ agus dá mb'eól dom a smaointe.

AIṪNÍĠIM—Níor ċuaiḋ an peictiúir ó aiṫint orm=d'aiṫníġeas é. Ní aiṫníġean sé A seaċas, nó ṫar, B. Is fuirist d'aiṫint go ḃfuilean tu díoṁaoin—dá mbeifá ag déanaṁ ruḋ éigint nárḃ aon ṗioc ded ċúram. Is fuirist d'aiṫint ort go=ó ḃeiṫ ag féaċaint ort. Ní aiṫníġim an clog=ní tuigim ón gclog cad é an t-am é. Aiṫníġean sé ar ḟéaċaint ar na cártaí go ḃfuil an cluṫa (cluiċe) 'na láiṁ. Táid go léir le h-aiṫint go maiṫ=le tuiscint. Ní raiḃ aon aiṫint ar an ḃfairrge aċ oiread leis an loċ=ní ḋ'ḟéadfá í aiṫint ṫar loċ. Níl aon aiṫne agam air aċ oiread leis an ḃfear a ḃíon sa Spáinn=níl aon aiṫne i n-aon ċor.

ÁITREAḂ—Tig, tiṫe. Tá áitriṫe deasa aige ṫall is i ḃfus.

ÁITREAḂ—Tá áitreaḃ air—ar an mbáirtiġ: ar an sneaċta, ar an ngaoiṫ, ar a ċuid feirge=tá sé, sí, siad, imiṫe i luiġead: gan ḃeiṫ ċó trom, ċó láidir, is a ḃí.

AIṪREAĊAS—Beir i n'aiṫreaċas má téiġean tu ann=beiḋ aiṫreaċas ort: beir 'na léan: beiḋ sé 'na léan ort: beiḋ sé i n'aiṫreaċas ort. Caiṫfiḋ tu aiṫreaċas a ġlaca ċúġat istiġ id ċroiḋe agus aiṫriġe a ḋéanaṁ. Tá cead aiṫreaċais aige=ċun teaċt ar ṁalairt aigne. Ḃfuil deire le n-a ṫéarma aiṫreaċais=an téarma a ġeoḃaḋ duine ċun malairt aigne do ṫarac ċuige. Dá gceannóċ duine capall, cig, ḋ'ḟéadfaḋ sé a ċuid airgid a ḋ'ḟáilt ṫar n-ais laistiġ de ṫamall áiriṫe aimsire muna mbéaḋ sé sásta le n-a ṁarga. An tamall san=an téarma aiṫreaċais. Tá aiṫreaċas orm mar ġeall ar, i dtaoḃ, é ḋéanaṁ=caṫú.

ÁITREÓIR—Duine a ḃíon 'na ċoṁnuiḋe 'na leiṫéid seo d'áit. Is dóiġ leis na h-áitreóirí gurab é seo an áit is deise sa doṁan=na daoine a ċóṁnuíon anso.

AIṪRÍĠE—Tá súil agam m'aiṫriġe a ḋéanaṁ le Dia=mo ṡioċáin. Níor tug sé aon ré aiṫriġe dom=aga, spás. Caiṫfead ḃeiṫ ag imeaċt: níl aon ré aiṫriġe agam=

aimsir. Má ċuirean tu cúram féin bráid (bráġaid), caiṫfiḋ tu ré aiṫriġe a ṫaḃairt dom ċuige.

ÁL—Is mór an t-ál atá aici. Ál sicíní: ál coileán: ál páistí.

ALATÁN—Alltán: fear fiain.

ALFRAITS—Alfraits rógaire seaḋ é=rógaire tofa. Naċ é an t-alfraits é=biṫúnaċ, rógaire, diaḃal: fear a ḃéaḋ ag tromuíoċt ar ar gcoṁarsain: nó a ḃéaḋ ag sanntú agus ag sladuíoċt ċuige féin, nó ag déanaṁ toirmisc, nó éinní mar sin. Alfraitsí, alfraitsite, alfraitseana seaḋ iad.

ALLAḊAIRE—Tá allaḋaire orm=beagán boḋaire: boḋaire náċ ró-olc: níl éisteaċt mo ḋóṫin agam. Tá allaḋaire orm ó ḃeiṫ ag éisteaċt leóṫa.

ALLAGAR—Ḃí allagar an doṁain againn timpal ceist na h-Éirean=cainnt tiuḃ: nó cainnt: nó a ċainnt féin ag gaċ éinne. Ḃíon sé bruiġeantaċ uaireanta—i dtiġ an óil, cig. Nuair a tagan stróinséar go dtí an áit seo, is maiṫ liom allagar maiṫ friseáilte a ḋ'ḟáilt amaċ=coṁrá, cainnt.

ALLTAĊ—Tá sí 'na h-oiḋċe fuar alltaċ=oiḋċe ana-fuar: cig, oiḋċe ċruaiḋ seaca is gaoiṫe. É seo an t-soluíd a ḃíon aca ar an ḃfuaċt san. Léim bradán as an uisce, agus sar ar ṫuit sé isteaċ arís san uisce, ḃí an t-uisce go léir 'na leac-oiḋir.

ALLUS—Ag ól uisce tar éis alluis. Ḃí sé ag séiḋe alluis a ċroiḋe. Ḃí fuarallus ag imeaċt díom.

ALPAĊÁN—Ar cailín téagarta íseal is mó a tugtar.

ALPAIM—Ṫug sé alpa orm=duḃairt cainnt ġarḃ liom go tapaiḋ. Déarfaí le duine dá n-eireoċ go h-olc leis i gcúrsa éigint, nó dá ndéanfaḋ sé droċ-ní. Aċ! téir amaċ as san as mo raḋarc cig.,

ALPUIL—Bíon sé ag alpuil orm=ag taḃairt alpa orm go minic. Nó, alpuiol.

ALT—Ċuireas amaċ m'alt. Tá sé amuiġ.

ALTUIĠIM—Ḃí ocras tar éis altuiṫe orm=tar éis bíḋ. Tá an t-altú déanta=baoċas do ṫaḃairt do, do ṫaḃairt le, do ḃreiṫ le Dia, tar éis bíḋ: nó roimis. Altuiġ. Is ceart dúinn altú.

AM—Ní h-aon am snáṁa é=aimsir, tráṫ. Cad a ṫug go dtí mo ḋoras san am so ṫu? Bíon amana ar an sifireóireaċt, nó ċun na sifireóireaċta. Tá a am féin ar gaċ éinní. Táim liaṫ roim m'am. Anois an t-am agat—dá ḃfuiġeaḋ duine caoi ṁaiṫ ar rud a ḋéanaṁ. Anois t'am-sa. Sé seo t'am-sa. Nuair ab'am leó imeaċt=nuair ba ṁitid leóta. Amana deinimíd, agus amana eile ní ḋeinimíd. Ní raiḃ sé ró-ḋéanaċ an t-am a ċuas aḃaile=nuair. Tá an t-am aige sna h-éin anois ċun beiṫ ag breiṫ na n-uḃ=tá sé i n'am aca: tá sé an t-unúṁa aca: tá sé i n'unúṁa aca. Is déanaċ an t-am atá'n tu ag obair. Ní fada ón am aca é=ní fada go mbeid beiriṫe (uibe a ḃí ag beiriú i sáspan). Tá am leis an obair agat, nó ort=téarma: caiṫfiḋ sé beiṫ críoċnuiṫe fé n-a leiṫéid seo d'am. Cad é an t-am atá sé? Beiḋ an dinnéar ullaṁ láiṫreaċ: tá sé an t-am. Cad é an t-am atá'n tu ċun eiriú (eiriġe) ar maidin? Tá sé san am ċun eiriṫe: Tá sé an t-am ċun eiriṫe; ċun na prátaí a ḃaint.

AMA—Stropa na n-amaí=an stropa a ḃíon ag fásca na mbeara timpal coiléir. Tá amaí na daoirseaċta ar an dtír seo le fada. Tá barraí, nó barraíoċa, na n-amaí briste. Rug ana-ama air=duaḋ, strus. Níl éinní is túirse a ḃainfeaḋ an t-ama díot. Níl ama ná duaḋ ar ḋul amaċ indiu=ní ḃainean aon strus leis. Ċuir an t-iasc a d'iteas ama orm—ar mo ġoile.

AMAĊ—Ceapaḋ a lán oibreaċa amaċ dúinn. D'fágas an tig amaċ. Ċuireas amaċ m'alt=as inead. Ḃí mo fúile ag dul amaċ as mo ċeann nuair a ċonac é.

**AMADÁN**—An dóiġ leat gur amadán mise agat? Fé mar atá sé 'na ṁadán do ċreid sé me=ar nós an amadáin mar atá sé.

**AMADÁNTÚIL**—Ḋein sé é go h-amadántúil. D'amadántúil an cúrsa aige é.

**AMADÁNTUÍOĊT**—Cuir uait an amadántuíoċt.

**AṀÁIN**—Sin é aṁáin a teastuiġean uaim an boḃta so=sin é an t-éinní aṁáin.

**AMÁIREAĊ**—Is mait an rud fear mait amáireaċ—coṁairle é sin do ḋuine gan é féin do ṁarú indiu. Níl ann aċ fear ó indiu go dtí amáireaċ=ní féaċan sé ana-fada roimis amaċ.

**AMALÓG**—Amalóg ṁná=bean ná béaḋ fáisciṫe ná slaċtṁar ná eólgaiseaċ ar a gnó.

**AMANATAR**—Muna mbeiḋ amanatar go breá=an lá i ndiaiḋ an lae amáiriġ. Amainiris=an lá 'na ḋiaiḋ sin arist.

**AṀAS**—Conus tá na h-aṁais?=daoine beaga: na leanḃaí ón uair go mbíd ábalta ar siúl go mbíd cruaiḋ—sé nó seaċt mbliana d'aois.

**AMPLA**—Tá ampla orm ċun an ḃiḋ=ana-ocras.

**AMPLAĊ**—Tá sé ag iṫe go h-amplaċ=ag alpa an ḃiḋ suas go tiuḃ agus á scaoile siar.

**AMPLÚIL**—Amplaċ.

**AṀRAS**—Caiteaḋ aṁras air. Táim i n'aṁras go raġaḋ siar=is dóiġ liom: táim ag cuiṁneaṁ air. Nó, táim i n-aṁras dó. Táim i n'aṁras go mbeiḋ sé fliuċ ar ball. Tátar san aṁras gur tu ḋein é=aṁrasaċ. Táim i n'aṁras láidir gurḃ é a ḃí ann=níl fios agam é, aċ táim i n-aṁras go mait dó gurḃ é. Níl fios againn an é a ḋein

é, aċ tá aṁras againn air. Ní raiḃ aon aṁras agam go ḃféadfainn é ḋéanaṁ=aon ċuiṁneaṁ. Tá sé i bpriosún ar aṁras=níl aon ní cruinn 'na ċoinne. An ḃfuil aon aṁras agat ort héiniġ?=an ḃfuil aon ṁeas (meas fir) agat ort féiniġ? Ní ḋóiġ liom go mbeiḋ aon ṁaiṫ san aonaċ, aċ raġad ann ar aṁras=sa tseans. Ċaiteadar amaċ na líonta ar aṁras=le súil go mbéidir go dtóg-faidís rud éigint Duḃras ar aṁras é=ní raḃas cinnte na ṫaoḃ, aċ ar a ṡon san, duḃart é. Caiṫfimíd na h-uiḃe a ṫógaint ar aṁras=bíoḋ is ná fuil ḟios againn an ḃfuilid beirite i gceart. Muna ḃfuil ḟios agat é tá aṁras maiṫ agat do (nó strac-aṁras).

AMÚ—Ċuaiḋ tig an órda amú orm=níorḃ ḟéidir liom é ḋéanaṁ amaċ: é aimsiú. B'ḟéidir go ḃfuilim ad ċur amú id ġnó=ag cur isteaċ ort id ġnó. Táim ag cur an tráṫnóna amú ort=á lot. Tá an lá amú aige ort=loitite.

AMUIĠ—Amu. Bíon an aimsir ar an dtaoḃ amu de ḋuine=ní ḃíon aon tsmaċt aige ar an aimsir. Bíon a ġáire aṁlaiḋ, uaireanta. Ruġaḋ amu air, nó beireaḋ amu air=dein sé dearúd agus tógaḋ suas an dearúd. Bíon na daoine sin a d'iarraiḋ breiṫ amu ar a ċéile. Ḋeinear é taoḃ amu dem ṫuiscint=níor ṫuigear cad a ḃí á ḋéanaṁ agam. Tá an cluṫa (cluiċe) amu=buaite, críoċnuite, curṫa amaċ. Ḃí ualaċ uirṫi tiar agus amu=ar a drom agus ar a burlaċ (brollaċ). Tá an fear-an-tiġe amu uainn=as baile. Tá alt a ċoise amu. Ḃí amuiġ ar an dtiġ. Ruġaḋ amu orainn—daoine a ċuaiḋ amaċ i mbád i dtosac scriḃe agus buaileaḋ iad sar ar ḟéadadar cala a ḃaint amaċ. Seo amu iad—a deirtear leis na cearca á gcur amaċ as an gcistin. An triúr is measa amu=ar fad. Tá deire amu agam—fear riarta rud éigint a ḋéarfaḋ nuair ná béaḋ a ṫuille le taḃairt amaċ aige. Táim amu leat=gan beiṫ mór. Tá feirm amu againn=feirm ná béaḋ cois baile. Ní maiṫ liom tu ċur amu liom. Tá'n tu amu=tá an cluṫa buaite agat: tá an beart déanta agat. Nó, tá'n tu amu (as an gcluṫa) =tá an cluṫa caillte agat: níl aon tseans agat. Fear, cig, a ḋéanfaḋ ceiliúra. Níl aon rud tairicte agat, agus

níl aon ní id láiṁ, agus tá an beirt eile ró-árd. Mar sin tá'n tu amu ar an gcluta. Tá'n tu amu=tá do láṁ díot—dá ndéanfaḋ duine ceiliúra nó rialaċa an ċluta a bris. Sin pionós. Nó, muna bféadfaḋ duine an beart a ḋéanaṁ i n-imirt púirtíní. Tá na cártaí maiṫe go léir amu=ar imirt.

AMÚS—Má ġeiḃim an t-amús ort ġeoḃair uaim é=lom, caoi, cothrom, am, faill, aga. Raġainn abaile dá bfuiġinn aon amús air=seans.

ANABÁṪ—Scannra a bainfeaḋ do ṁeabair faolta díot ar feaḋ an ama. Ṫáinig ana-ḃát orm—dá dtuitfá isteaċ 'on tráile i ngan fios agus gan snáṁ agat. Scannra mór é sin a ṫagan go tapaiḋ. Bí ana-ḃáḋ ar ṁórán daoine nuair a buail na duḃċrónaiġ leóṫa go dtí gur ċuadar amaċ orta. Nó anaḃá. Bainean sé le contaḃairt (cúntúirt).

ANABÁṪAĊ—Anaḃáċ. Beifá anaḃáċ mar ġeall air, timpal air, dá gcloisfá gur ċuaiḋ an traen dá rian=ċorróċ sé tu le scannra.

ANABÁṪAĊT—Bí sé ag dul i n-anaḃáċt=i scannrúlaċt.

ANACAIR—Tá an scéal go h-anacair aige=go cruaiḋ, go h-aindeis. Nuair a ṫána ar an anacair seo=cás, duaḋ. Tá an bóṫar so anacair go maiṫ=garḃ, duairiúil; is deacair é ġabáilt. Bí an leaba anacair aréir agam=cnapáin inti nó rud éigint bun ós cionn. Níor ċodluiġeas ar foġnaṁ. Bí an ċataoir beag ana-anacair agat féin=gan beiṫ ar do toil. Béaḋ cataoir beag anacair do ḋuine mór fada. Níor ḋeinear aċ cola anacair=suaiṫe, briste—dá mbéaḋ tairḃriṫe á ḋéanaṁ do ḋuine, cig. Labair sé go h-anacair=mísásta, crosta, mí-ṡiḃialta, ciotrúnta, garḃ. Anacair=anacraċ.

ANAIRT—Beirean siḃ go léir an anairt liḃ=tá'n siḃ mór, láidir, garḃ.

ANAIṪE—Lá uaṫḃásaċ (uafásaċ) do b'eaḋ é le h-anaiṫe

=le stoirm agus le fairrge láidir. Tá anaite ann: Nuair is mó an t-anaite seaḋ is giorra an ċaḃair.

**ANAITEAĊT**—Tá an lá ag dul i n-anaiteaċt=ag dul ar bun.

**ANAITEAS**—Ċuadar go maiṫ ċun anaitis le ċéile sa deire=ċun feirge: ċun crostaċta. Tóg socair é agus tláṫ: níl aon ġnó againn ag dul ċun anaitis le ċéile. Tá an ioscóid, an ċneaḋ, ag dul ċun anaitis=ċun teinnioċta: i n-olcas: ċun crostaċta. Tá an cúrsa so ag déanaṁ anaitis dom agus am ċur siar ó ġnó. Tá an duine seo ag éiriú ċun anaitis=ċun feirge: ċun míġiúmair: ag cailliúint an t-suilt. Tá teinneas mo ṁátar ag déanaṁ ana-anaitis dom=am ċiapa go mór: am ċur ar míġiúmar go mór: am ḋéanaṁ mí-ġiúmaraċ. Tá an lá ag dul ċun anaitis=ċun feirge: i n-olcas: ar bun: ag éiriú ċun gaoiṫe móire.

**ANÁL**—Ba ċeart duit anál do ṫaḃairt duit féin agus dod ċorp=sos a ṫógaint: gan ḃeiṫ ag obair i gcóṁnuí.

**ANAM**—Níl an lá inniu ró-ṫe mar tá anam na gaoiṫe ann=gaoṫ ḃeag. Ṫugas an méid sin don tsagart lem anam=mar ṁaiṫe lem anam: go gcuirfeaḋ sé paidir nó Aifrean lem anam. Ḃíos ag déanaṁ m'anama=á ċur i dtreó: ag dul ċun faoisdine: ag dul tré ċúrsaí spiridealta, agus mar sin de. Ní raḃas ag taḃairt aon ġnó orm féin aċ gnó Dé. Níl anam ná anál ins na buaċaillí a ḃíon ag imeaċt anois ó ḃeiṫ ag caiteaṁ tuitíní.

**ANAṀÓIN**—Ṫáinig anaṁóin air=eagla nó corruiġe croiḋe có mór san go dteipfeaḋ ar ḋuine a ṁeaḃair a ċoimeád le ċéile. Ṫiocfaḋ anaṁóin ar ḋuine dá gcloisfeaḋ sé gur cailleaḋ duine éigint a ḃain leis. Ḃéaḋ sé ana-ṁór tré ċéile agus ṫiocfaḋ saġas aitis air. Dá mbéaḋ buaċaill ann go mbéaḋ eagla na bpúcaí air agus dá dtaiḋseófaí ḋó go ḃfeacaiḋ sé ceann díoḃ ṫiocfaḋ anaṁóin air. Nó ar ṁáṫair, dá gcloisfeaḋ sí go raiḃ baol go ḃfuiġeaḋ a mac bás, nó go raiḃ sé caillte=eagla nó buairt a ċorróċ í. Ṫáinig anaṁóin agus líonruiṫ air.

Cailleaḋ do ḋuine muintearta, aċ ná tagaḋ aon anaṁóin ort mar ġeall air; tá sé caillte curta. Ḃíon anaṁóin ar ḋuine ċun gnóta=deaḃa. Fan go fóil. Cad é an anaṁóin atá ort? Tá anaṁóin orainn i dtaoḃ na móna le h-eagla na báirtíġe=imṡníoṁ (iminí). Is fada go dtánais. Ní raiḃ aon anaṁóin orm=iminí nó deaḃa. Nó, tiocfaḋ anaṁóin ar ḋuine dá mbéaḋ sprid lag aige agus dá gcloisfeaḋ sé ana-scéal átais. Corrófai go mór é.

**Anaṁóineaċ**—Ḃí sé ag labairt go h-anaṁóineaċ=i slí go n-aiṫneófá ar a ġlór go raiḃ anaṁóin air: i slí a ċorróċ tu.

**Anamúil**—Áit anamúil.

**Anaṁuíoċt**—Dá anaṁuíoċt a ṫagan sé is ró-ṁinic é=anaṁuí. Tagan an anaṁuíoċt uaireanta=tagan an rud anaṁ féin uaireanta.

**Anḃfainne**—Anúine. Tá anúine ag teaċt le fada uirti=laige. Ṫuit sé i n-anúine.

**Aniar**—Ċuireas (ḃuaileas) an téadán aniar orm féin=ḃuaileas tiar ar ċaol mo ḋroma ar dtúis é. Tá an obair rómpa amaċ i n-inead beiṫ 'na ndiaiḋ aniar, nó 'na ndeaḃaiḋ aniar. Ċúġam aniar tu!—nuair a ḋéanfaḋ duine gníoṁ mór éigint: dá dtógfaḋ sé rás, cig. Ċúġam aniar tu, muna luaṫ a ṫánais=náċ luaṫ atá'n tu tagaiṫe (tacaiṫe)? Ċúġam aniar tu, munab é an lá ḋuit teaċt—dá mbéaḋ droċ-lá ann: nó cúram mór sa tsiúl: nó an teaċt beiṫ bun ós cionn leis an lá i slí éigint. Mo ġráḋ do ṫeaċt aniar. Caiṫ aniar é—le duine go mbéaḋ rud éigint leigṫe siar 'na scórnaiġ aige. Níl an Ġaoluinn go pras aige. Caiṫean sé stad ċun í ṫarac aniar=amaċ as a ḃéal, as a ċúl. Ní fearr beiṫ siar ná aniar leis an scéal, nó sa scéal=tá sé ċó maiṫ tosnú air 'na tosaċ. Ċúġam aniar tu—déarfaḋ duine é dá mbéaḋ sé ċun tosaiġ ar ḋuine eile ċun breis misniġ a ċur air. Ní fearr beiṫ siar agus aniar go deó leis ná é ḋ'fágaint mar sin=is fearr é (cúrsa, scéal, rud éigint) ḋ'fágaint mar sin ná beiṫ ag dul siar agus aniar air.

ANÍOS—Ḃí tairnge aníos as bonn na bróige=ag sá aníos as. Fan aníos ón bfaill: ón dtráiġ. Fágaid a leitéid seo d'áit laistear ṫíos, agus tagaid tar n-ais lastuaiḋ síos.

ANN—Tá airgead im póca agus is maiṫ ann é nuair a ḃím 'na ġátar.

ANNCAIRE—Tá an t-árṫaċ ar anncaire, nó ar a h-anncaire. Ċuireadar amaċ na líonta ar anncaire=iad a ḃeiṫ greamaiṫe ṫíos ag tóin an uisce.

ANNĊEART—Tá an tír fé annċeart le fada=fé éagcóir. Is cuma nó annċeart lomċeart=muna dtugan tu aċ focla na dlí do ḋuine agus gan an sprid a ḃac, beiḋ éagcóir á ḋéanaṁ agat air. Máistir—Cé méid a ḋeinean a cúig agus a h-oċt? Buaċaill—A ceaṫair déag. Máistir—annċeart=neaṁ-ċeart.

ANNḊÓṪ—Cuarduiġeas dóṫ agus annḋóṫ=an áit 'nar ċeapas go bfuiġinn é agus an áit nár ċeapas. Ċuas go dtí an t-annḋóṫ agus fuaireas é=rud éigint a ḃí á lorg agam.

ANNLAN—Deinean an t-im ana-annlan leis an arán=deinean ana-neaṁ-ṫur é.

ANNLEISCIÚIL—Táim annleisciúil mo ḋóṫin=leisciúil go leór: gan beiṫ tar fóir. Anntuirseaċ=cúiḃsaċ tuirseaċ. Ḃí sé annċrosta go maiṫ=crosta go leór gan ḃeiṫ ró-ċrosta.

ANNRAĊT—Téiġean duine ċun annraċta nuair a ṫuitean sé ċun aois ró-ṁór. Ins an annraċt=fadó: sa tsean-aimsir.

ANNRÓ—Leanan ana-annró an féar agus an ṁóin nuair a ḃíon an droċ-aimsir ann. An méid annróis (annróiḋ) atá aníos ann, tá sé de ċoṫrom síos ann=duaḋ. Cnoc a ḃí i gceist. Fuaireamair ana-annró ón móin. Rug annró agus cruatan orta. Tá annró ag gaḃáilt aníos ón dtráiġ.

**ANNRÓAĊ**—Casán annróaċ=gur deacair gabáilt tríd. Tá an aimsir seo annróaċ=duaisiúil: gan sioċáin: mórán trioblóide ar siúl. Ranng annróaċ=gur deacair é ṁúine. Neaṁ-annróaċ.

**ANNRUIĠIM**—Tá sé annruite=caitte, croitte (leis an annracht): gan ann aċ an dé.

**ANNSA**—Is tusa is annsa liom beó=is ceanúla: is measa liom. Ó ionúin (ionṁuin).

**ANUAS**—Ṫáinig sé anuas san éileaṁ, sa praġas. Tá an stoc anuas. Ċroc sé anuas ins na maidí snaiḋm an ḟeóil, nó ins na maidí snaiḋmte. Ḃainear na bróga anuas díom féinig.

**AOḂAIREAĊT**—Ḃíomair ag aoḃaireaċt na naoṁóige faid a ḃíoṁúir-se ag ól=ag taḃairt aire dí.

**AOIḂNEAS**—Tá grian agus aoiḃneas againn ċun na scioltáin do ropa i gcré=aimsir ḃreá ġlórṁar.

**AOIRDE**—Ċuaiḋ sé amaċ san uisce tar a aoirde. Tá sé i n'aoirde lán=có maiṫ agus is féidir leis: ní raġaiḋ a ṫuille air. Tá sé i n-aoirde a ṡláinte=i mbarra a ṡláinte. Níl an taoide 'na h-aoirde lán fós=níor ṡroiċ sí a h-aoirde lán fós. Cad é an aoirde atá sa ċnoc, san uisce? Cuir an ċataoir ar a h-aoirde=na seasaṁ có h-árd agus is féidir é. Caitfimid obair na scoile do ċoimeád nó an aoirde ceart, nó i n'aoirde ceart.

**AON**—Dá mbéaḋ daoine ag imirt caidtí ar spriuc, an té ba ġiorra don spriuc ġeóḃaḋ sé aon (i gcóṁaireaṁ na h-imeartha), nó an t-aon. Dá mbéaḋ dá ċaidte aon faid aṁáin amaċ ní ḃéaḋ an t-aon ag éinne aca an triur san, agus fágfaí i n'aon ṁarḃ é. Tá sé i n'aon ṁarḃ eadraiḃ. Deirtear é, leis, timpal aon tsaġar cúrsa 'na mbéaḋ beirt nó breis ar aon scór aṁáin.

**AON**—Bean an t-aon bó seaḋ !=na h-aon bó. Sí seo

an t-aon bó aṁáin. Sin aon marḃ. Ní lann aċ aon marḃ. Tá sé i n'aon ṁarḃ eatorra. Tá sí na h-aon ṁarḃ=gan ṁaiṫ. Táim im aon ṁarḃ ag an mbrotal. Aon marḃ seaḋ Seán: ní maiṫ ar ṁuing ná ar ṁaċaire é=súmadóir: gan lúṫ na ṫeangain ná 'na ċorp. Béaḋ caoira 'na h-aon ṁarḃ dá mbéaḋ sí i dteannta ag maḋra agus gan é ar a cumas í féin a ċosaint air.

AONAĊ—Ḃí aonaċ agus buile air=buile agus buile: olc mór. Ná cuir ċun aonaiġ me nó is duit-se is measa. Tá aonaċ buile ar an bfairrge indiu.

AONAĊT—Ċuireas a gcúram díom i n-aonaċt=d'aon iarraċt aṁáin: le ċéile. Náċ sin é a ṁairḃ i n-aonaċt me?=d'aon ḃuille aṁáin: ar fad.

AOS—Is mó rud a ṫagan ar ḋuine ó aois go bás=ó ṫagan sé ar an saol go bás dó. Níor ṫáinig sé ṫar n-ais go dtí aos an lae=go dtí go raiḃ cuid ṁaiṫ den lá caite. Is maiṫ an ḃean 'na h-aois í=do n-a h-aois: dréir a h-aoise. Caḋ é an t-aos tu? Tá an t-aos agat=tá'n tu aosta. An mór aoise atá'n tu? An mór aoise atá agat orm? Tá sé i n-aois fir. Tá sí i n-aois a pósta. Tá sí i n-aois a teaċt amaċ=nuair is mitid di, nó nuair is féidir di, déanaṁ di féin, pósa, post a ṫógaint. Nó, tá sí i n-aois a tugta amaċ. Tá sé i n-aois a ṁaiṫeasa=aosta go leór ċun beiṫ ċó maiṫ agus a d'féadfaḋ sé beiṫ. Ċó-aois seaḋ sinn=aon aos aṁáin atá againn: ċó-aos atá againn. Tá sé ag tuitim san aois: ag dul i n-aois: ag dul i n-aos. Ní feicfiḋ Seán a ċeiṫre fiċid go deó arís: tá sé faċta na diaiḋ aige.

AOSTA—Tá sé aosta ar an saol=aosta dréir blianta: nó duine go mbéaḋ breis ċur-amaċ aige ar an saol=breis eólais. Tá sé breac-aosta=nuair a ḃéaḋ 30 sáraiṫe aige: cnag-aosta=timpal 30; lom-aosta=timpal 40: trom-aosta=nuair a ḃéaḋ timpal 60 glanta aige. Críon-aosta. Tá sé aosta a dóṫin ċun beiṫ maiṫ a dóṫin.

AOSTAĊT—Dá aostaċt é níl sé gan ṁaiṫ.

AOSUIĠIM—Tá sé ag aosú. Beiḋ sé go maiṫ nuair aosóiḋ sé.

AOṪÓ—Nó aeṫó. Tá sé gaḃṫa tríd an aeṫó=an ċuid is géire de ġalar nó de ċúrsa ar bit. Ar san amaċ bíon an scéal ag maolú. Nuair a ḃíon duine san aeṫó ní ḃíon ḟios aige cad tá i ndán dó. Ní ḃfuair sé an t-aoṫó fós. Tá sé i n-aoṫó fiaḃrais.

AOṪUIĠIM—Níor aoṫuiġ air fós=ní ḃfuair sé an t-aoṫó. Tá aeṫite air ó inné=tá sé ag dul tríd an aoṫó, nó gaḃṫa tríd, ó inné. Tá sé ana-lag de ḋruim an aeṫite.

AR—Níl againn ort aċ lá eile=ní ḋ'ḟanfaiḋ tu againn aċ lá eile. Dein é an tslí is fearr a ṫiocfaiḋ ort=leat. Is blasta an rud im ar uḃ. Bainne nó súicre ar tae. Bíon borsa ar an gcorrpán a caittear 'on poll=tímpal. Salan do ċur ar uḃ. Tá roinnt ṁaiṫ oibre déanta agat ar a ḃfuil caitte den lá=á ċur i gcompáráid le na ḃfuil caitte den lá. Tá an oiread san leaḃar agam ná béinn gann ar a leaṫ=ḃéaḋ roinnt ṁaiṫ, nó béidir mo ḋóṫin agam. Tá mórán claḃairí ann. Ní ḃéaḋ an saol gann ar a dtrian. Tá Gaoluinn agat ar a ḃfuil de ḟeans agat ċun í ḋ'ḟoġluim=do n-a ḃfuil. Tá seisear marḃ ar a ḃfuil caitte den tseaċtain=laistiġ de n-a ḃfuil caitte. Tá sé go diail ar an bpeann=ċun. Táim ag dul i ḃfeaḃas ar an nGaoluinn. Is mór an obair an ḃáisteaċ ar a ġioraċt (aimsire) ó ḃí an ġrian againn=agus a ġiorraċt. Ḃíodar ag siúl ar an áit; ar an ḃfeirim=ag teaċt ċun na h-áite agus ag imeaċt ar a fuaiḋ. Aċ, ḃíodar ag siúl na feirme=á siúl agus á scrúdú (go minic). Cad tá ar an lá inniu?=Cad a leanfaiḋ é? Cad a ṫiocfaiḋ as? Tá báisteaċ air=tá cuma na báistiġe air. Tuigim ar an gcirc é, aċ ní ṫuigim ar an nduine—an focal ciríneaċ a ḃí i gceist=ní ṫuigim conus is féidir ciríneaċ a rá le duine. Ar an ngaoiṫ seo ní fada a ḃeimíd ar an ḃfairrge. Ar an imeaċt so beiḋ an trus tugṫa ar ball beag. Sé an tslí a ṫuit amaċ orm ná gur riteas isteaċ 'na ċoinne=a ṫárla dom. Tá scoláireaċt air agus iompur (úmpar) maiṫ ann. Tagan a am féin ar gaċ éinní. Ní h-ar aon tuairim amáin dúinn. Cad é an ċainnt atá ort?=á ḋéanaṁ agat. Náċ

ort atá an ċainnt! Aċ, cad í an ċainnt atá agat?= teanga. Ḃí naoi n-asail ar mo stáca=ag gaḃáilt dó, nó anuas air. Tá sé go maiṫ ar an mBéarla=ċun. Beiḋ sé air agat é ḋéanaṁ=taḃarfaiḋ do lán-díċeal duit. Ḃí sé ag tógaint na móna ḟód ar ḟód. Is éaċtaċ an lá ar spealadóireaċt é=cuid maiṫ spealadóireaċta á ḋéanaṁ =cuid maiṫ de'n arḃar á ḃaint, bíoḋ ná béaḋ na speala-dóirí ag obair go dian.

ARA—Earra. Ní maiṫ an earra é, í, droċ-ṁóin, aon ní=rud, mianaċ.

ARAGAIL—Oiḋċe ḟuar aragail=ana-ḟuar. Oiḋċe ara-gail. Tig ḟuar aragail. Laeteanta aragaile iad so= ḟuara, ḟuara.

ARAGAL—Séipéal beag: áit ḃeag ḟé leit ċun paidreaċa.

ARAGÓNAÍ—Is maiṫ an t-aragónaí é=ċun aragóna.

ARAIḊNAĊA—Fág ansan é. Tiocfaiḋ sé ar a arai-ḋnaċa ar ball=ċuige féin: ċun a ċiall ċeart. Tá rabarta feirge air anois, aċ beiḋ sé ar a araiḋnaċa arís sar i ḃfad=na ċiall ċeart: tagaiṫe ar aṫarú cóṁairle, agus mar sin de. Cuirfead ar t'araiḋnaċa tu muna n-éistir=taḃarfad ċun t'araiḋnaċa.

ARÁN—Tá do ċuid aráin beiriṫe=tá'n tu ar ṁuin na muice: nó, i lár an donais. Dá ḃfuiġeaḋ duine oiġreaċt ṁaiṫ, nó dá mbéarfaí ar ḃuaċaill agus droċ-ní éigint á ḋéanaṁ aige, nó dá mbéaḋ obair ċruaiḋ á ḋéanaṁ aige agus go ḃfuiġeaḋ sé cabair. Deirtear "tá a ċuid bíḋ beiriṫe," leis. Nó, tá do ċóta bán déanta—le gearrċaile. Cuir arán agus bainne ag beiriú don leanḃ.

ARAON—Deirtear gaċ aon ċeann aca araon—dá aḃairt.

ÁRD—Ḃí árd an tráṫnóna ann an uair sin—leaṫ-sli idir a tosaċ agus a deire. Bíon ana-ḃrotal ann i n-árd an

lae=lár. Ḋíriġ sí air d'árd agus d'ḟánaiḋ, agus níor ḟág tíos ná tuas air é=tosnuiġ sí air ós gaċ aon taoḃ. Tá sé i n'árd an tráṫnóna anois=tá árd an tráṫnóna ann. Tá an fairrge árd indiu=bolgta i n-áirde. Sí an ḃuile an ċuid is aoirde den ḃfeirg. Tá sé árd-leisciúil, árd-fliuċ, árd-scamallaċ=ana.

ÁRDUIĠIM—Fuair sé árdú='na port, 'na pás. Dréir mar a ċaiṫim tobac árduiġean ar mo ḋúil ann=éiriġean. Conus tá an tinneas fiacal? Ó! ag árdú orm atá sé. Ḃí sé ag árdú tiar liom=ag taḃairt caḃarta dom ċun dul níos aoirde, níos déine sa ċainnt, agus mar sin de. Tá'n tusa, leis, ag árdú tiar leis mar scéal=ag caḃrú leis mar scéal—an méid ná cuiṁneoċ duine air do ċuirfeaḋ an duine eile isteaċ é, nó ḋéanfaḋ. Fuaireas árdú im pás. Árduiġeaḋ mé. Deinfiḋ do ċainnt an ḃreóiteaċt do d'árdú orm=í cur i n-olcas. Árdóiḋ an lá ar ball=gealfaiḋ. Ná ḃí á árdú tiar orm=tá trioblóid, mí-áḋ, orm; agus ná ḃí á ḋéanaṁ níosa ṁeasa; nó, dá mbéaḋ olc ar ḋuine agus duine eile á prioca ċun breis feirge. Ḃí sé ag árdú an droċ-ṁianaiġ air. Ḃí sé ag árdú an airgid orta sa ċeaint. Ná ḃí á árdú tiar orm=á aḋú, á ṁéadú.

ARÉIR—Uisce ó aréir=uisce a tugaḋ isteaċ aréir agus atá istig ó soin. Ḃainne ó aréir=a crúḋaḋ aréir. Ní raiḃ ann aċ an ḃean aréir roimis sin=bean na h-oiḋċe roimis sin.

ARÍS—Duḃairt sé gur ṁaiṫ leis é seo, agus ansan arís, duḃairt gur ṁaiṫ leis é siúd=agus ansan, ar an dtaoḃ eile.

ARMÁIL—Ḃailiġ ċúġat na h-airm sin go léir isteaċ sa ḃorsa. Tá a lán armála agam anso=gaċ aon tsórt oirniúntí agus arm—mailléad, siséal, tairngí, agus mar sin de; rudaí a ḃainean le ceárduí. Giúirléidí. Armáil a tugtar ar na neiṫe seo.

ARṪA—Duḃairt sé arṫa na fola agus do stop an fuil=paidir nó cainnt go mbíon cóṁaċt draoiḋeaċta inti. Tá arṫa ann dos gaċ aon tinneas. Arṫa na fiacaile.

ÁRUS—Árus an ġaṁna: árus na mbanḃ=soiteaċ, sataċ.

AS—Táimíd ag maireaċtaint asainn féin=gan ċabair ó éinne. Tá an Ġaoluinn aici as a h-óige. Bíoḋ neart ionat nó asat=gan beiṫ ionat. Tá sé ċó fada le h-as so go dtí an bfalla. Bain sé scilling díom as na bróga. Dubairt focal cruaiḋ agus ansan ba ṁaiṫ liom teaċt as =é ċur ar neaṁ-ní. Bí sé ag saoṫar agus ag obair. As san gur bris ar an sláinte aige=bí sé ag obair agus ag obair riaṁ agus ċoiḋċe go dtí gur—. Tá sé go h-olc as =gan beiṫ láidir sa tsaol. Dá mbéaḋ duine amu fén mbáistiġ agus gan aon ḟotain (fuitin) aige béaḋ sé go h-olc as. Nó, má téiġean aon rud i gcoinne duine a ḋeinean díoḃáil ṁaiṫ dó. Anso dúinn indiu agus as so amáireaċ=imiṫe. Ní tuigim an focal aċ tuigim as=is féidir liom brí a baint as. Bfuil sé aosta? Ann as=tá, agus níl: tá sé idir beiṫ aosta agus óg. An raġair ann? N'feadar. Táim ann as=idir beiṫ ann as: i gcás idir dá ċóṁairle: ann agus as. D'eiriġ coinín amaċ as tor=léim trí na lár máirde amaċ. Aċ, d'eiriġ ó tor=riṫ amaċ ó n-a bun. Tiocfaiḋ as an éadaċ san fós =raġaiḋ sé i bfaid. Táim ann as i dtaoḃ dul ann. Bíon roinnt díoḃ ann agus roinnt díoḃ as=gan beiṫ ann. Fear d'eiriġ as féin=d'eiriġ ċun cóṁaċta gan ċabair. Ní bainfar an post de i dtaoḃ é beiṫ ann as=gan beiṫ ró-ṁaiṫ i slí éigint. Ní bíon fios aige ann ná as me=ciaca a bím ann nó a ṁalairt.

ÁSAĊ—Níl marcuíoċt i n-ásaċ oraiḃ. Tá búr marcuíoċt féin agaiḃ=in-easnaṁ. Níl marcuíoċt i n-áirite agam, aċ ní beiḋ sé i n-ásaċ orm=ní beaḋ gan é. Níl aon t-saġas gnóta i n-ásaċ ar Ṁíċeál=is féidir leis gaċ saġas a ḋéanaṁ: tá sé deas-láṁaċ, slaċtṁar: nó, tá gaċ aon t-saġas le déanaṁ aige.

ASAĊÁN—Bí sé ag casa, nó ag cur, asaċáin liom=tarcuisne. Ċaiṫ sé asaċán liom.

ASAL—Tá an t-asal ag béiciġ, ag glamuíol, ag screáċaiġ.

ATA—At ó ḋeas agus tuille ó tuaiḋ: sin é mar a ċuirean an taoide anso=trága. Tá sí ag ata. Tá

sí 'na taoide aṫa, nó tá sé na ṫaoide aṫa. Ag tuille=an taoḃ eile. Tá sé na ṫaoide tuille.

AṪ-ḂAILE—Ba ceart duit aṫ-ḃaile do ḋéanaṁ den tiġ seo=baile eile: buala isteaċ nuair a ḃíon trus á ṫaḃairt agat. Nuair a ṫánag go dtí an t-aṫ-ḃaile a ḃí rómam sa tslí.

AṪ-ĊOGNAIM—Tá an ḃó ag aṫ-ċogaint=ag cogaint a círeaċ, nó na círeaċ=ag breiṫ tar n-ais agus ag cogaint arís an méid atá oibriṫe aici ċeana. Ḃí sé ag cogaint a ṫeangan le guṁ agus le h-aingcis ċun tobac: nó le feirg.

AṪĊUINGE—Aċuiní. D'iarras i n-aċuiní air é ḋéanaṁ=mar aċuiní. Ḃí uair na h-aċuiní ann=an uair a ḃí uaiḋ, a ḃí á iarraiḋ mar aċuiní aige. Nár ṫuga Dia tora t'aċuiní ḋuit=tora ar do ġuiḋe.

AṪ-ḞÁS—Is maiṫ an t-aṫ-ḟás é=an féar a ḋ'ḟásan tar éis an ċéad ḃarra do ḃaint.

AṪNASCAIM—N'ḟeaca riaṁ éinne is mó a ḃíon ag aṫnasc ná tu héin=ag fiafruiġe tar n-ais arís agus arís eile. D'aṫnasc sé orm é uair, ḋá uair, trí h-uaire, tar n-ais. Ní ḃfuaireas cúntas cruinn ar an gcúrsa uaiḋ aċ níor ṁaiṫ liom é ḋ'aṫnasc air=ceist nó ceisteana do ċur tar n-ais air 'na ṫaoḃ. D'ḟiafruiġ sé ḋíom cuna ṫaoḃ ná raḃas ann agus ḋ'aṫnascas air cé'n fá go raiḃ a ċasóg iompuiṫe ar ḋtuaṫal aige. D'aṫnasc sé orm an ḋearúd a ḋeineas=ċuir ceist orm 'na ṫaoḃ, nó ḋein aiṫris ar an nḋearúd.

AṪRÚ—Tá aṫrú na ḃáirtíġe ag teaċt air=cúntanós, ḋeártaṁ, ḋeallraṁ. Ṫána ar aṫrú cóṁairle=ar aṫ-ċóṁairle.

AṪ-UAIR—Ṫáinig sé an t-aṫ-uair=an tarna h-uair. Ní ṫiocfaiḋ sé aṫ-uair.

AṪŪṀALTA—Muna laḃraim cneasta ḋeas le ḋuine laḃraim aṫúṁalta. Náċ aṫúṁalta an ḋuine é?=ḋuine a scaoilean le n-a ṫeangain, agus a ḋeinean cainnt ġarḃ.

## B

BÁ—Nilid leaṫ-ḃá fós=leaṫ-ṡlí trasna an ḃá.

BACAĊ—Tá sé bacaċ i nGaoluinn=siar, gan ḃeiṫ go maiṫ.

BACADÁIL—Ní raiḃ sé aċ ag bacadáil=ag imeaċt 'na duine bacaċ. Táim ag bacadáil liom tríd an gceaċt=gan ḃeiṫ ag dul ċun cinn go maiṫ air.

BACAIĠE—Tá bacaiġe sa leaṫ-scéal san=tá sé bacaċ: gan ḃeiṫ ar fóġnaṁ.

BACAIĠIM—Ḃacaiġ sé me=dein bacaċ.

BACAIM—Ná déarfá é gan mise ḃac, nó ḃacúint=gan mise do ṫarac isteaċ.

BACLA—Taḃair isteaċ bacla ṁóna=gaḃáil ṁóna. Ḃí sé ar mo ḃaclain=ḃí mo láṁ fé ṫíos.

BÁḂAIM—Greim an duine ḃáite, nó an ḟir ḃáite. Cloċ ḃáite=cloċ a ḃíon ṫíos fé ḃarra an uisce. Tá an leitir sin ḃáite=gan aon ḟuaim airti; cig, ġ insan ḃfocal ceóġ. Ḃí an ḃó san ḃraitteaċ go maiṫ, aċ scéiḋ sí síos i bpoll ḃáite ar deire=poll ná ḃéaḋ le feiscint. Ḃa dóiġ leat gur talaṁ slán an áit go léir. Ḃíon puill ḃáite insna coirriṫe (corraiṫe, ó ċorraċ), agus rudaí ag fás aníos tríota.

BADARÁLAIM—Nó, bodarálaim. Táim badarálta agat. Ḃíon a ḃadaráil féin ag, nó ar, gaċ éinne=trioblóid, rud éigint a deinean é ḃadaráil.

BAḂBAIRE—Fear nó bean mionnaí móra a ċaiteaṁ.

**BAGA**—Bagana. Dá mbéaḋ líonta, potaí, curta ar staic, ḃéaḋ an baga ar barra an uisce agus é ceangailte ḋen líon, ḋen pota, le téaḋán. Blúire cuirc, nó aḋmaiḋ, seaḋ é.

**BAGRAIM**—Bagróċaḋ an bó suas liom=ḋéanfaḋ í ṫiomáint. Ḃagruiġeas mo ṁéar, nó mo ċeann, air teaċt amaċ. Bagair amaċ an maḋra=cuir amaċ é; fógair amaċ air. Beaḋ ag bagairt liom ar mo ṡuaimeas ċun an aonaiġ. Ḃagair Seán air go raiḃ na póilíní ag teaċt=ṫug an raḃa ḋó le corruiġe éigint. Bagair síos na ba—ḋ'ḟéaḋfá é sin a rá leis an maḋra. Sin fear ná féaḋfá bagairt air=aon ruḋ a rá ná a ḋéanaṁ leis, ná beiṫ ag fógairt air. Ḃagair sé ciúineas orainn le n-a ḋorn. Bagair ar an ngaḃar=abair leis stad, fanaċt ciúin, casa dá mbéaḋ sé i nḋiaiḋ bó, agus mar sin ḋe.

**BAIC**—Cor cam: leaṫ-ċeann. Tá baic ar an stáca, ar Ṡeán=leaṫ-ġuala. Cuir an stól féḋ baic=féḋ ṗlaic, féḋ ṫóin. Ṫuit cloċ anuas air sé ḃun baic a ṁuinil. Ṫuit sé ar ḃaic a ċinn=ar ḃior, ar ḃarra. Tá an sparán, corcán, píp, lán go baic=lán go béal suas.

**BÁIḊ**—Báig. Báigioċt=báigiúlaċt. Táiḋ ag ḋul i mbáigiúlaċt=i gceanúlaċt ar a ċéile. Tá leaṫ-ḃáig agam leis=báig ḃeag. Luig sé leis an nGaoluinn, mar tá báigioċt aige léi=leaga.

**BAIGISÍNÍ**—Tá mórán baigisíní aige=giúirléidí, áir-trite, málaí, agus neiṫe mar sin.

**BAILCÍN**—Láṁ a ḃíon amaċ ar ċóṁlain an ḋoiris ċun é ḋ'osgailt.

**BAILE**—Ní ḟeaḋar conus a ṫiocfaḋ an cúrsa san ċun baile=conus a ṫárlóċ sé, conus a ḋ'ḟéaḋfaḋ sé ḃeiṫ fíor. Ní fada ó ḃaile a ċuas ar an leaḃar=níor léiġeas mórán ḋe. Níor ċuais ró-ḟada ó ḃaile ar an mbiaḋ=gan mórán ḋe a ḋ'iṫe. Ṫánag ċun baile ċó maiṫ leat-sa=tá mo ḋúċas ċó h-uasal leḋ ḋúċas-sa. Níor ṫugais ċun baile ḃeiṫ ċó maiṫ liom-sa=níl tu tré ḋúċas. Ní fada ó ḃaile a

ḃéarfaiḋ an blúire tobac so me=ní fada a ṡeasóiḋ sé me. Caiṫfar beiṫ sa loing, sa trolátar, arís.

**baileaċ**—bailiġ é sin go baileaċ=go cruinn. Tá sé déanta go cruinn, baileaċ agat=gan fuiġleaċ. Is cruinn baileaċ an fear é: ní leigfeaḋ sé aon ní sa ḋul amú uaiḋ. Ḃíon sé baileaċ ar gaċ ní. Tuigim go baileaċ é=go cruinn agus go h-iomlán.

**bailiġim**—Ḃíos ag bailiú mo ċóṁairle ar feaḋ dá lá sar ar ḟágas an áit=ag cuiṁneaṁ ar ġluaiseaċt.

**bainim**—Ná bí ag baint as leabar Ṡeáin=ag tógaint ceaċta as. Ḃaineas as na cosa abaile (é)=ḋeineas deaḃa. Ḃaineas as an gcapall (é, a raiḃ ann), ċun breiṫ ar an dtraen. Ná baineaḋ éinne le h-é scaoile=ná bíoḋ aon ḃaint aige le. Nílim aċ ag baint lae as=as mo ṫéarma ar an saol: ag meilt na h-aimsire: ag caiṫeaṁ na h-aimsire liom: ag baint lae de: ag srácáil liom: gan ionam aċ an aimsir do ċaiṫeaṁ. Ḃain sé gealúint díom é ḋéanaṁ. Má ḃainean tu as an ḃfear déanfaiḋ sé seaċtain eile=má ḃainean tu faid as: má ċuirean tu i ḃfaid é. Bainimís an bótar síos ċun an tíġe=tógaimís. Tá sé ag baint ṫurnapaí=as an gcré. Táim bainte ċun é ḋéanaṁ=meáġaite ar é ḋéanaṁ. Is minic a ḃíon an ḃáisteaċ á baint ar feaḋ an lae sar a dtuitean sí=ag cuirneáilt (cruinneáilt) agus ag bailiú: ag bailiú ċun tuitim. Ḃí sé bainte 'na ċroiḋe é ḋéanaṁ=ceapaiṫe. Táim bainte ċun feirge agat=bailiṫe. Tá sé bainte orm é ḋéanaṁ=tá iaċal orm. Ní ag baint an scéil as do ḃéal é—déarfaḋ duine é sin nuair a ḃrisfeaḋ sé isteaċ ar ċainnt ḋuine eile. Ḃíos á ḃaint as na cosa=ag déanaṁ deaḃaiġ. Conus tán tu ó soin? Ag baint lae díom: ag baint lae as: ag baint lae de'n mbás: ag baint lae de'n tsaol: ag ciorrú na h-aimsire. Cé méid a ḃain an siopadóir as na bróga?=cé méid a ḃain sé díot asta? Conus tá an aimsir? Tá sí á ḃaint ó maidin sa spéir agus caiṫfiḋ gaoṫ agus ceaṫana teaċt=ag baint droċ-aimsire. Tá an ḃáisteaċ á baint le fada agus is gearr go mbeiḋ againn. Crann a ḃaint=a leaga. Ḃaineas air teaċt=meallas é ċun teaċt; nó, ċuireas air. Tá sé

bainte agat sa deire (rinceóir a ḃéaḋ tagṫa amaċ ar an úrlár tréis mórán taitint)=tá sé tugṫa amaċ agat. Táim bainte ar ḋul aḃaile=ċun. Ḃaineaḋ ḋen mbótar me=stopaḋ me: níor leigeaḋ ḋom an bótar a ċur ḋíom. Ḃaineas air le breiḃ an ḋroċ-ġníoṁ a ḋéanaṁ=tugas air: ṁeallas é. Tá sé (an lá) ag baint ċun báistiġe: á ḃaint ċun báistiġe: bainte cun báistiġe:

BAINNE—Tá sé ag imeaċt ón mbainne milis go ḋtí an mbainne géar=ag aṫarú. Tá fiaḃras bainne ar an mbó—ḋá mbéaḋ mórán bainne aici agus gan é ḃaint ḋi minic go leór. Leaṁnaċt (liúnaċt): bainne milis: bainne géar: bainne rígin: bainne reaṁar: bainne caol: sciodar: bláṫaċ: meiḋg: bainne ó aréir: bainne tar oiḋċe. Tá bó ar a bainne fós againn=bainne ḃeiṫ aici. Tá an ċuid eile aca trim.

BÁINNÍ—Tá buile agus báinní ag teaċt orm=fearg ana-ṁór. Tá sé ag ḋul ċun báinní. Ḃí sé ar na báinní ḋearga=ar lasa le feirg agus le buile. Is úntaċ na báinní a ṫáinig air. Tá sé ag ḋul le báinní ó ṁaiḋin. D'eirig báinní air ċúġam. Tagan gaċ aon ḋaṫ ar an nḋuine le neart na feirge.

BÁINTÉ—Tá an ḟairrge na báinté=ana-ċiúin, calm, na calma. Tá an lá na ḃáinté=gan ġaoṫ, ná báisteaċ, ná sín ann, aċ aimsir ḃreá ḃog.

BÁIRE—Ċuireamair an liaṫróid i mbéal an ḃáire ḋíḃ=ḋ'ḟágamair an cúrsa sa tslí ná raiḃ agaiḃ aċ é ċríoċnú.

BAIRÍĠIS—Sin í an ḃairíġis anois. Bíon an t-iasc ar bairíġis san oiḋċe. Bíon bairíġis sa ḃfairrge nuair ná bíon an ġealaċ i n-áirde=saġas teine ġealáin a tagan as an iasc a tugan solus sa ḃfairrge nuair a bíon an ḋuiḃe-ré ann.

BÁISTEAĊ—Tá báisteaċ air=cuma na báistiġe. Ḋeallraṁ báistiġe. Lá ḃáistiġe. Uisce báistiġe é sin=uisce a ṫáinig anuas 'na ḃáistiġ.

BAISTEAĊÁN—Ḃí sé ag baisteaċán orm=ag glaoċ ainmneaċa orm: ag taḃairt leas-ainmneaċa orm.

BAISTÍGIM—N'ḟeaca riaṁ beó ná baistiṫe é=i n-aoċor

BÁISTIÚIL—Aimsir báistiúil.

BÁITEAĊ—Bíon cártaí báiteaċ má ḃíḋ iompuiṫe sa treó annċeart sa ṗaca=báite. Tá Máire ana-báiteaċ 'na h-aġaiḋ=bán, ceiliúrṫa, gan fuil 'na cóntanós.

BALḂ—Tá balḃaiḋeaċt (balaíoċt) ar an máṫair=í ḃeiṫ balḃ. Tá cuiḋ aca balḃ agus cuiḋ aca go luaṫ-ċainnteaċ.

BALḂÁN—Balḃán béice=an púca paiḋl go mbíon an púdar istig ann.

BALCA—Tá an císte 'na balca=ceangailte dá ċéile: 'na ṫaos. Tá sé 'na ḃalca istig im ġoile.

BALCAIM—Tá sé dingte balcaiṫe agus ní raġaiḋ a ṫuille ann—paca olla, cig, nó mála coirce.

BALCAIRE—Ruḋ éigint a ḃíon téagarṫa leaṫan—fear, buaċaill, sicín, bó, éinní mar sin. Tuairgín is mó a tugtar ar ḃean de'n ndéanaṁ san. Balcaire d'ḟear maiṫ teann. Bíon an balcaire go léir le ċéile i n-aon ċeirtlín aṁáin.

BALL—Fuair sé an ball bog ionam—nuair a ṁeall sé ruḋ éigint uaim. Fuair sé an ball orm=lom, áit 'na ngortófá duine: an t-éasc. Bíomair i ndlí, ċun dlí, le ċéile: agus fuair sé an ball orm trí h-uaire i ndiaiḋ a ċéile=fuair an lá; buaiḋ. Ċonaic sé ball bog ionam, nó ball lag. Dá mbainfeaḋ dreanncaiḋe miotóga as duine béaḋ sé lán de ḃallaíoċa dearga.

BÁLPÓG—Cos ġearra leaṫan

BÁLTA—Blúire de scraitín agus cré leis, gan ḃeiṫ ró-ḋoiṁin. Báltaí.

BAMBAIRNE—Duine reaṁar túṫaċ neaṁ-anamúil. Bambairne maiṫ láidir seaḋ é fós. Nó, gambuirne.

BÁN—Tá sé imiṫe bán geal as a ṁeaḃair=ar buile: ċun an ċnuic. Tá sé bán ċun na Gaoluinne=as a ṁeaḃair ċúiċi. Ḃí an lá bán ann=geal. Tá sé ċó dall ná feicfeaḋ sé capall bán=dá mbéaḋ rud á lorg aige agus é fé n-a súile. Ní aimseóċ, ní ċrústóċ, sé capall bán=tá urċar ana-olc aige. Tá sé ag imeaċt bán—an iomarca aeríoċta aige agus gan aon ġnó eile. Tá an talaṁ ag imeaċt bán uaim=gan tairḃe: ní féidir liom é ċur ná stoc a ċur air. Tá Seán ag imeaċt bán orainn=ní ḋeinean sé faic—asaċán náċ féidir a ċur leis an nduine a ḃíon breóite. Ḃí blúire beag de ṫalaṁ bán aige=oiriúnaċ ċun curadóireaċta, aċ gan cur.

BANḂ—Ḃí an ċráin leaṫ-ṡlí ċun banḃ.

BANNA—Leigeaḋ amaċ as an bpríosún ar bannaí é. Ċuaiḋ duine éigint i mbannaí air. Má imiġean an brá (an príosúnaċ) caiṫfar díol as na bannaí. Cuireaḋ bannaí air. Ċuaiḋ sé fé ḃannaí. Cuireaḋ fé ḃannaí é. Cuirim fé ḃannaí na síoċána tu.

BANNC—Ḃí ana-ḃannc (nó árd-ḃannc) éisc nó raice ann =mórán díoḃ (nó de) le ċéile ar barra an uisce.

BANNDAIRNE—D'ḟág sé im banndairne me, 'nár mbanndairní sinn=ar fóiríor: duine, cig, a ġlaoḋfaḋ ar ċuileaċta isteaċ i dtig an óil agus ná taḃarfaḋ deoċ dóiḃ: nó, a ḋ'ḟágfaḋ duine ag feiṫeaṁ leis agus gan dul ċuige.

BANNLÁṀA—Tá bannláṁa dá ṫeangain amu aige fúṫ=paiste fada.

BANNRAÍ—Ḃris sé bannraí a ḃráġad=an cnáṁ a ḃíon treasna sa ḃráid, i mbráid an uċta.

BAOḊAĊ—Baoċ. Ní raḃas baoċ de'n lá=sásta leis. Níl an ḃeirt sin ana-ḃaoċ dá ċéile. Gaḃas baoċas léi i dtaoḃ a ḟeaḃas a ḃí sí dom. Fuair sí baoċas uaiḋ.

BAOL—Níor ḋein sé é ná baol air=go deiṁin níor ḋein.

BAOṪ—Ḃí an t-éadaċ go maiṫ aċ ḃí sé ana-ḃaoṫ=sriar sa daṫ. Ḃíon duḃ na scoile baoṫ. Fear baoṫ=símplí, amadánta. Tá an naoṁóg baoṫ=guagaċ.

BAOṪANN—Tá baoṫann an ḃáis ag teaċt air=árdú breóiteaċta a ṫugan an duine ċun siúil sa deire ṫiar: an críoċnú deireanaċ. Ḃíon daṫ na h-úire, daṫ báiteaċ bán, air.

BAOṪÚLAĊT—Tá sé ag dul i mbaoṫúlaċt, i mbaoṫaċt=ag aṫrú sa daṫ ar olcas. Feic baoṫ.

BARAOID—Ḃíos ar ḃaraoid imeaċt, imeaċta, nuair a ṫáinig scéala ċúgam=ḃíos díreaċ ċun imeaċt, i rioċtaiḃ imeaċta. Ḃí an ḃó ar ḃaraoid beirṫe. Tá sí ar ḃaraoid leinḃ ḃeiṫ aici. Tá sé ar ḃaraoid báirtíġe. Tá an báirteaċ ar ḃaraoidí tuitim=gairid dó. Ḃíos ar baraoil ċun dul 'on nDaingean. Ḃíos ar ḃaraoidí báis. Ar ḃaraoid=ar baraoid=ar ḃaraoidí=ar baraoidí=ar baraoil=ar baraoíl.

BÁRR—Bár. Tá sé fliuċ ó ḃár na bliana; 'e ḃarra, 'e ḃár na bliana=tosaċ. Tá an sliaḃ, an tig, an t-árṫaċ, fé ḃár lasraċ, nó éinní go mbéaḋ lasair ann. Tá an ṗíp fé ḃár lasraċ=dearg go maiṫ agus gal mór airti: ar lasa.

BARRA—Ċeannuiġ sé an tig tar a ḃarra, ṫar n-a ḃarra, ṫar n-a ḃarra amaċ=amaċ is amaċ, i dtreó gur leis féin ar fad é. Ní féidir a ṫuille ceannaiġ a ḋéanaṁ air. Tá an obair críoċnuiṫe ṫar n-a ḃarra. Ba ḋeacair barra a baint do (de)=é ḟárú. Tagan na mion-ċloċa ar barra leis an dtreaḃa=ar barra iċreaċ. Bain an barra de'n mbainne=an t-uaċtar. Ḃeirim a ḃarra ḋuit=a ḃár, a roġa, an ċraoḃ. Tá an leanḃ curṫa ar barra iċreaċ leis an gcaimnt=músclaiṫe. Tá na gais ag teaċt anios ar barra. Tá prátaí trí lá ar barra iċreaċ fós againn=bainte gan cnósaċ, cnuasaċ. Níor leagas barra méire

air=níor ḋeinear éinní leis. Ḃí mo ċeaċt ar ḃarruíoċa mo ṁéireana, ar ḃarra mo ṫeangan, agam. Ṫóg sé tig san nDaingean. An ṫar n-a ḃarra nó ar cíos? B'ḟéidir go ḃfuair sé an lá fada ó ḟear an tíġe, aċ tig ṫar n-a ḃarra seaḋ é, pé scéal é. Ní féidir barra a ḋ'ḟáilt ar a ċuid Gaoluinne=í ḟárú. Ṫáinig an bradán ar barra uisce =ar ḃár uisce. Tá sé na ḃarra taoide. Tá sí na barra taoide=lán. Téir ar barra—i rannġ=ar tosaċ: ċun tosaiġ: i dtosaċ leat (amaċ). Tá barra tagaiṫe ar an mbainne. Níor ḃuailear barra méire, láṁa, ná coise, orta. Ní féidir liom an focal san do ṫaḃairt ar barra =amaċ, ar ḃarra mo ṫeangan; do ṁúsgailt. Ḃó a ṫógaint ar barra as poll. Seana-scéal seaḋ é agus ní fearr é ṫaḃairt ar barra anois=é ṫarac anuas, é ṁúsgailt. Ṫugas barra na bróige an doras amaċ ḋó. Tá na prátaí ag eiriú, ag teaċt, ar barra. Tá mo ḃríste stracaiṫe as a ḃarra='na ḃarra: as a ḃun: 'na ḃun (ṫíos ós cionn na bróige). Ċuirfá an tairnge isteaċ as a ḃarra le buille beag=ceann ar agaiḋ. Ná dein aċ barra na gruaige a ḃaint díom. Ní féidir liom an focal do ṫaḃairt ċun mo ċuiṁne, aċ nuair a ṫiocfaiḋ sé ar barra scríoḃfad síos é= é ḃeiṫ ṫíos i bpoll éigint ṫiar im ċúl.

**BARRABRUAĊ**—Tá barrabruaċ ar an mbainne=screaṁ ar ḃainne fuar-ḃeiriṫe. Nó, screaṁ ar loċ. Ní féidir aon ḃarrabruaċ a ḋ'ḟáilt ar a ċaint=bonntáiste, breiṫ amuiġ air sa ċaint. Tugtar barrabruaċ ar únán an ṗórtair. An báḋóir a ṫug na h-uaisle treasna, fuair sé barrabruaċ orta=rud éigint fóġanta dá mbár, dá mbarra. Ċuaiḋ sé ann ċun an ḃarrabruaiġ a ḋ'ḟáilt. N'ḟeadar an ḃfuiġead aon ḃarrabruaċ oraiḃ?=deoċ nó rud éigint i n-aisce (fear a ċuaiḋ isteaċ i dtig an óil agus cuileaċta óil ar siúl roimis). An duine go ḃfuil bó aige sa ngeiṁreaḋ ġeiḃean triúr barrabruaċ uirti=bainne. Ḟuairear barrabruaċ ar ḃainne na bó.

**BARRABUA**—Níor tugadar an barrabua leó=an láṁ uaċtair. Ní féidir barrabua a ḋ'ḟáilt orta sa Ġaoluinn, ċun Gaoluinne. Tá an barrabua againn oraiḃ.

**BARRA-ĊAIṪTE**—Tá mo hata barra-ċaiṫte go maiṫ= breac-ċaiṫte. Tá an lá, éinní, barra-ċaite.

**BARRA-ĊIOṪ**—Beiḋ barra-ċeatana ann=ceatana beaga éadtroma.

**BARRAĊRUINEAS**—Tá barraċruineas orm=barra-liobar: barraleatar.

**BARRA-ḊÓGAIM**—Tá an gé barraḋóigte go maiṫ anois ag an dtuiġe=dóga ná téiġean doiṁin isteaċ.

**BARRALIOBAR**—Tá barra-liobar orm, ar mo ṁéireana=táid boḋar gan anam ag an ḃfuaċt: is ní féidir liom iad a ṫaḃairt isteaċ ċun a ċéile 'na mbarraí.

**BARRALOISCIM**—Nílim aċ barraloiscite—nuair ná béaḋ an losca doiṁin.

**BARRA-PÍCE**—Tá an corcán i mbarra píce: íslig anuas é poll=có h-árd agus is féidir é beiṫ. Tá an feól i mbarra-píce. Tá an ḃinn i mbarra-píce—ansan a cuirtear an ċloċ ṗréaċáin fuas. Ḃíon duine i mbarra píce nuair a ḃíon an port is uaċtaraiġe aige, nó nuair a ḃíon sé san áit is sia suas—i mbarra tíġe, cig, go mbéaḋ mórán loċtaí ann.

**BARRA-TAOIDE**—Is árd an barra-taoide atá ann indiu

**BARRA-ṪRIP**—Barra-ṫruip. Ṫugas barra-ṫrip do'n asal, do'n ndoras=trip beag, buille beag lem ċois, lem bróig.

**BARRÓG**—Rug an ṁáṫair barróg isteaċ air.

**BARRUÍOL**—Bailiṁ an barruíol san i dteannta a ċéile=léasa coirce, brus, an rud a ḃéaḋ fágṫa tar éis an ċéad scoṫ a ṫógaint. Níl i Seán aċ barruíol ar do ġualain-se=níl ann aċ coṁartaí, rud gan mór-ṁaiṫ, i n-aice leat-sa: níl ann aċ barruíol a ḃeir ort-sa. Níl sa ċoirce seo aċ barruíol a ḃeir ar an gcoirce sin.

**BARÚIL**—Ḃí a ḃarúil féin á ċaiteaṁ leis an luing aige=a ṫuairim féin á ḋéanaṁ de'n luing aige, nó á rá. Cad é do ḃarúil ar an scéal? Gura maiṫ agad ḃarúil

(mar ḟreagra ar ċainnt mar seo :—Sé mo ḃarúil go ḃfuiġir bás amáireaċ).

BÁS—Níl ionat aċ bás=duine lag, droċ-ṡláinteaċ. Ollṁuiġ ċun báis é. Tug an bás amaċ as an saol é. Tá sé i seilḃ báis. Tá an bás ag siúl ar a ċroicean=tá cuma an ḃáis air. Tá an bás aige. Ċuaiḋ an ġaoṫ ċun báis. Ní ḃeiḋ éinne de'm ċlainn ós cionn mo ḃáis=ós mo ċionn nuair a ḃeaḋ ag fáil ḃáis, nó marḃ. Tá an t-aon-ḃás faċta againn ċeal na teine nó ċeal éinní—baineann sé le riaċtanas i gcóṁnuí.

BAS—Fuaireas bas airgid uaiḋ. Bas mo ċaipín=feirc mo ċaipín. Bas ṁine=aon láṁ aṁáin. Mám ṁine=an dá láiṁ. Tá croḃ mine agus dorn mine ann, leis. Ní ḋéanfaḋ sé lán mo ḃaise orm=faic.

BASCAIM—D'imiġ basca ar na copáin=briseaḋ iad. Ḃascfaḋ cainnt de'n tsaġas san me=luiġfeaḋ go trom orm. Basca is beárna ort—eascaine é sin.

BASÓG—Buille ḃais : claḃta ḃais.

BÁSTA—Ḃíomar ag obair i ḃásta=gan tairḃe. Tá an bainne ag imeaċt i ḃásta=níl aon úsá d á ḋéanaṁ de.

BATA—Tá sé ag obair ar lán an ḃata=ar a ḋíċeall. Ní ḃfuair sé uaim aċ bata is bóṫar. Taḃair an bata ḋó—do ṡean-asal dúr.

BATALAĊ—Batalaċ tíġe, cruaiċe, fir, luinge=ceann aca so ḃéaḋ ag tuitim as a ċéile : déanta go h-olc. Tá sé 'na ḃatalaiġ ḃáite—tig go raiḃ droċ-ċuma air agus an braon anuas ann.

BATARNAĊ—Deinfiḋ sé batarnaċ ṁór ḃáistí=báisteaċ trom ḃuan : ċó trom leis an bréatar.

B'É—=B'féidir.

BEADAÍ—Beadaí, beadaí, adeirtear nuair a bítear ag glaoċ ar ġéana.

BEAG—Ná bí am ḋéanaṁ beag=am riṫ síos : am lagú anuas. Deinean cruaḋ-ċeirt ana-ḃeag iad=maoluiġean

anuas go maiṫ iad. Is mór iad na beagana i dteannta a ċéilig (céile). Ḃí cuma ḃeag ḟuaite air=ḃí sé ag féaċaint rud beag fuaite. An Satarn beag so=an Satarn déanaċ so: an Satarn so d'imiġ tarainn. An Ṁáirt beag so.

Beagán—Ḃíodar le fáil ar ḃeagán beag. Beiḋ sé anso fé ḃeagán laeṫeanta. Tá an ḃean san ar ḃeagán airgid, géana=gan mórán de, díoḃ, aici.

Beaifití—Ní maiṫ an ḃeaifití í sin=éadaċ bán cadáis. Mála beaifití a ḃíon timpal an ṗlúir, coitionta.

Béal—Tá an corcán lán suas go béal=go barra. Tá an ḃó i mbéal beirṫe=ar caraoil. Ní raiḃ aca aċ ón láiṁ go dtí an mbéal=fáil agus caiṫeaṁ. Duine béil doirsir=duine a ḃíon 'na ċoṁnuí ana-ċoṁngaraċ duit. Fuair sé breit a ḃéil féin=pé ní a déarfaḋ sé. Tá sé i mbéal a ṁaiṫeasa=i n'aoirde lán. Tá a teanga 'na leaṫ-ḃéal aige=tá sé ag maga (go minic). Tá béal boċt aige, air=cnáiṁseán. Ḃí gaċ éinní a d'iarrfaḋ do ḃéal ann. D'iosfaidís ar béal a ċéile táid ċó reaṁar, ċó mór san, le ċéile. Táid i mbéal a dteaċta amaċ=ċun fiaḋaiġ. Níor fiafruiġeaḋ díom an raiḃ béal orm. Tá sé 'na ċoṁnuí i mbéal an doirsir agam. Do ṡeinn sé an port ar a ḃéal. Ceól béil. Cuir béal dearg ar an dteine=na fóid larmuiċ a tógaint ċun riúil. Ḃéaḋ a tosaċ dearg ansan. Béal mo hata=an oscailt go gcuirim mo ċeann isteaċ ann. Tóin an hata=an ċuid is uaċtaraiġe de nuair a ḃíon sé ar an gceann. Nár ṁaoiḋe Dia orm beiṫ féd ḃéal=féd teangain. Tá béal na fairrge agus na sine isteaċ anso=oscailt, aġaiḋ. Ṫuit sé ar a ḃéal is ar a aġaiḋ=ar a fiacla. Tig ar ḃéal bóṫair=le h-ais an bóṫair. Ḃí sé tuitite ar an mbóṫar is a ḃéal fé. Tá sé i mbéal a tugta amaċ=i mbéal a tabairt amaċ. Bíon na báid-fó-ṫuinn ag imeaċt i mbéal an uisce=ar leiḃéal, náċ mór, le barra an uisce, aċ gan beiṫ le feiscint. Nuair a ḃíd i mbarra an uisce ḃíd le feiscint go poiblí. Ṫug sé an béal dom=scalla den teangain, scalla aiġnis. Tosnuiġ ar na prátaí a ḃaint mar a ḃfuil an béal geárrṫa =oscailt déanta ceana: cúpla rann nó breis bainte ceana. Tá an béal geárrṫa ceana. Lean ar an (de'n)

mbéal geárrṫa. Tosnuiġ ag an mbéal geárrṫa. Ċaitea ḋar béal na gcorcán a ḃuala fúta=a dtóin do ṫaḃairt i n-áirde.

**Bealaċ**—Scaoil sé siar an bealaċ mór é=siar síos na scórnaiġ.

**Béalḃaċ**—Ḃí sé ar ḃéalḃaċ an ċapaill=greim aige ar an mbéalḃaċ, nó san áit go mbíon an téadán ceangailte 'den mbéalḃaċ.

**Béal-ḟliuċ**—Tá an lá béal-ḟliuċ=braon á ċaiteaṁ i gcoṁnuí, aċ gan ḃeiṫ trom.

**Béal-láidir**—Bíon duine béal-láidir nuair a bíon cainnt árd á ḋéanaṁ aige, agus mallaċtaí nó eascainí nó cainnt borb láidir tríṫi.

**Béalóg**—Bain béalóg ṁaiṫ as=lán béil. Tóg sé béalóg ṁór díoḃ—de sna cártaí nuair a ḃeárr sé díoḃ. An ḃéalóg=na cártaí a tógtar nuair a geárrtar na cártaí.

**Béalscaoilteaċ**—Sin é mar a bíon an fear a scaoilean amaċ pé rud a ṫagan ar ḃarra a ṫeangan.

**Bealtaine**—Ḃíos idir ḋá uisce, nó ḋá ṫeine, Lae Ḃealtaine=i gcás cruaiḋ idir ḋá ní.

**Bean**—Le toil ṁná an tiġe.

**Beannaċt**—Beannaċt an aingil=fáilte an aingil. Taḃair mo ḃeannaċt ċuige=abair leis go raḃas ag cur a ṫuairisce. Ṁuire, beannaċt Dé ḋuit! (agus an ḃfuil sé tagaiṫe?)—deirtear nuair a innstear scéal iongantaċ.

**Beann**—Níl aon ḃeann agam ort aon lá is maiṫ leat=scaoilfead troid leat. Mise is beag beann ort; nó mise beag-ḃeann ort=níl aon spleáḋċas agam leat.

**Beann**—Tá beann ḃán ar an dtiġ sin. Tiġ na binne

báine. Beannaíoċa an píce, an ċluig. Tá beann mór, beag, an ċluig stadaite. Píce ḋá beann, trí mbeann.

BÉARLA—An teanga Ḃéarla.

BÉARLAGAIR—Níl sa ċainnt sin aċ béarlagair=cainnt ġarḃ ḟiain. Béarlagair na saor ba ḋeacair í ṫuiscint.

BEÁRNA—Sí an beárna réiḋ is fusa a ṫógaint=an tslí is lúġa aċran: beárna ná bíon tógṫa suas. Beiḋ an ḃeárna réiḋ rómat ar so amaċ anois. Ḋeinear beárna réiḋ de=leagar é, ċuirear ḋíom é, ḟuairear an láṁ uaċtair go bog ar ḋuine, agus mar sin ḋe. Ba ḃeárna réiḋ liom é ḋéanaṁ=obair bog. Caoċ-ḃeárna=beárna ná feictear: a ḃíon foluite.

BEARRA-ḊÓĠAIM—Tá an cat bearra-ḋóite, tá bearra-ḋóġa air, ag an dteine. Caiṫfar an gé a ḃearra-ḋóġa: tá an seana-ċlúṁ fós uirṫi. Nó barra-ḋóġaim.

BEARRAIM—Ḟuairear ana-ḃearra uaiḋ=ana—scalla teangan: gearra binn. Ḃearraiġ sé liom isteaċ go dtí an cnáṁ me. Ḃíodar ag casa is ag bearra i gcoinne a ċéile=ag aiġnear. Tá bearra na gcaoraċ i n-áirde ar an spéir=an spéir beiṫ dréimreaċ 'na cuma: í cosúil le caoira nua-ḃéarrta: scamaill beaga, ċaola.

BEÁRRṪÓIREAĊT—Cuir uait do ḃéarrṫóireaċt=aiġ-near géar.

BEART—Ḃí an saol im ċoinne, aċ, tréis na mbeart, ṫáinig liom=tar éis an tsaoġail. Scaoil beart ṫarat=ná feic a ḃfeicir. Níor ḋein sé an ḃeart sa scrúdú=ċuaiḋ ar lár. Coiméad é sin agus ḋéanfaiḋ sé beart ṁaiṫ duit=maiṫeas, obair ṁaiṫ.

BEARTUIĠIM—Bé gur beartuiġ an Máirtír Beannaiṫe é ċun saoirse na tíre do ṫuitim leis=ċeap. Ḃíos beart-uiṫe ar é ḋéanaṁ. Beartuiġear é ḋéanaṁ.

BÉAS—Ba ceart go mbéaḋ fios do ḃéasa agat=go mbéaḋ fios agat conus tu féin a ḋ'iompur (úmpar).

BEAṪA—Ná bí ag coimeád an scéil na ḃeaṫaiḋ. Tá an áit na ḃeaṫaiḋ le coiníní. Dé beaṫa sa tig seo, anso. Tá bia agus beaṫa agam=coṫú maiṫ. Nára Dé do ḃeaṫa ċun teaċt anso có luaṫ so.

BEAṪA-SLÁINTE—Táim im beaṫa-sláinte=im sláinte go maiṫ—bíoḋ go mbéaḋ máċailí beaga, b'éidir, orm.

BEAṪÚIL—Ṡloig sé siar beó beaṫúil é=na ḃeaṫaiġ, nó a raiḃ ann. D'iṫ sé an císte beó beaṫúil; nó, beó beaṫúṁaċ=é ar fad.

BÉIC—Ḃíomair ag baint béic ḃeag as.

BÉICEAĊÁN—Duine a ḃíon ag síor-ḃéiciġ.

BÉILE—Táim ag tuilleaṁ mo ḃéile go maiṫ=ag obair go cruaiḋ. D'iṫeas d'aon ḃéile aṁáin é.

BEILT—Ċuaiḋ Seán go dtí beilt an ċlaiḋiṁ ar Ṡéamas=ḃí sé maiṫ a ḋóṫin dó, geall leis; ní raiḃ puinn spárta ag Séamas air. Ḃíodar i mbeilt an ċlaiḋiṁ le céile=ana-ċoṫrom. Raġaiḋ sé go dtí beilt an ċlaiḋiṁ orm é ḋéanaṁ=beiḋ sé air agam: raġaiḋ ana-ḋian orm.

BÉIMĠRÍSC—Níl an teine ana-ṁaiṫ: bain béimġrísc amaċ, nó uaiṫi=an luaṫ dearg a ḃaint aisti: í ṗrioca: mannt a ḃaint aisti. I lár na béimġrísce.

BEIRḂÍĠIM—Tá beiriú amaċ tríom. Ní ḃíon uisce ag beiriú go mbíon sé ag fliuċaiġ. Táim beirite ag an leitin=greadaiṫe. Ná leig do sna prátaí dul fé ḃeiriú—iad a ḋ'ḟágaint ag beiriú nuair a ḃíd beirite a ndóṫin. Beireoḋ (beirḃeoċaḋ) leis an uisce te tu muna dtéiġir amaċ.

BEIRḂTEAN—Beiriṫean. Ṫáinig beiriṫean feirge, uilc, orm ċuige=fearg lasánta. Tá náire is beiriṫean is

támáilteaċt orm é rá riaṁ. Tá beiriṫean am ċroicean indiu=teasuíoċt: teas ag beiriú amaċ tríd: teas na breóiteaċta go minic.

BEIRIM—Ná beir leat gur d'aon ġnó a ḋeinear é=ná meas go rabas dáiríriḃ. D'aon ġnó=mar ṁaga, uaireanta. Ná bac leis an gcainnt sin uaim. D'aon ġnó a ḃíos. Ní féidir liom breiṫ ar aon ḟocal uaiḋ=aon ḟocal a ṫuiscint uaiḋ. Ṫugas mo ṡlán fé mar ná raiḃ aon ḃeann agam air=duḃairt leis a ḋíċeal a ḋéanaṁ im ċoinne. Ḃeirim 'on ndial tu. Ṫugas 'on ndial é=duḃart leis imeaċt sa dial. Ḃíos ag breiṫ ċúġam féin ar eagla ná déarfainn i gceart é=ag tabairt ana-aire: ag faire orm féin. Ḃí an máistir ag breiṫ ċuige féin ar an gcigire. Ḃeirim m'ḟocal duit ná déanfad arís é. Mairfead le céad muna dtagan aon ḃreiṫ gairid ná cinniúint orm=muna sciobtar ċun siúil me i slí ná fuil aon ċoinne agam leis. Níl aon ḃreiṫ ag an dtae ar an mbainne=níl sí i n-aon ġiorraċt do ḃeiṫ ċó maiṫ leis. Beiḋ breiṫ agat air=aga, beiḋ sé ar do ċumas. Rugaḋ gairid air=níor tugaḋ aga ḋó.

BEIRIṪE—Náċ beiriṫe an duine é?=duine náċ féidir aon teangabáilt (teangáilt) a ḃeiṫ agat leis: crosta.

BEIRT—Ḃí beirt fear beaga ann=beirt d'ḟearaiḃ beaga.

BEISTE—Tobán íseal.

ḂEIṪ—Tá sé de ḃeiṫ ag an ḃfear san ḃeiṫ ag cur na ndaoine suas=ḃéas. Tá mórán beiṫeana ag baint leis an ḃfear céadna=béasa, slite. Is ait an ḃeiṫ atá air. Cúis na beiṫe.

ḂEIṪ—Ḃí sé ag maga fúm, aċ nuair a ḃéarfad air ġeóḃaiḋ sé (é) beiṫ aige=buala uaim. Tá droċ-ċuma ar an lá, agus má téiġean sí amaċ gan ċasóg ġeóḃaiḋ sí beiṫ aici=fliuċa maiṫ. Ġeoḃaiḋ sé beiṫ aige sa scrúdú=tiocfaiḋ leis, nó raġaiḋ sé ar lár—dréir glór na cainnte.

BEIṪÉ—Cuir uait an beiṫé. Ná bí ag beiṫé fé daoine=

ag fonóṁaiḋ sé ḋuine a ḃéaḋ ċun deire i gcúrsa éigint. Sompla leis é seo—Puiḋiú! Puiḋiú! Mo náire! Tá an lá againn go fairsing oraiḃ!

BEÓ—Taḃair mo ṡlán beó ċuige=mo ḃeanaċt ó ċroiḋe. Ní raiḃ aon leigeas beó ar an saol agam air=i n-aoċor.

BEÓÚIL—Deoċ beóúil í sin = a ċuirfeaḋ anam nduine.

BETTI—Betti, betti, a deirtear le peata uaim.

BIAḊ—Biaḋ an ċrainn=an mianaċ bog a bíon istig ann. Biaḋ an ċírce. I n-am an ḃíḋ a rugaḋ me. Sin é a deirean an duine a tagan isteaċ nuair a bíon biaḋ á ċaiteaṁ istig roimis. Idir ḋá biaḋ=idir ḋá béile bíḋ. Biaḋ! biaḋ! adeirtear leis an dturcaoi, ag glaoċ uirti.

BIAGANAĊ—Scéal beag biaganaċ=ana-ḃeag: bíḋeaċ. Fear beag biaganaċ. Is féidir é ċaiteaṁ le n-éinní.

BIAISTE—Dein sé ana-ḃiaiste i mbliana=saosúr. Biaiste ṁait í seo ar an ḃfairrge=flúirse éisc le fáil. Bímíd go gnóṫaċ i rit na biaiste.

BIAṀAR—Biaḋṁar. Fear biaṁar=go mbéaḋ biaḋ ṁait aige. Tig biaṁar—go mbéaḋ biaḋ go flúirseaċ ann.

BILLEÓG—Bíon ḋá taoḃ ar an mbilleóig, ar gaċ billeóig =ḋá slí ċun ruḋ a rá, a ḋéanaṁ, a ṫuiscint.

BINN—Ċas sé a ologón go fada bog binn. Bíos á ṁola, á ċáine, á ġearra, go binn=go ṁait. Tá sé ag obair go binn. Tá sé go binn ċun é ḋéanaṁ=go breá. Tá an obair sin go binn=tar bárr. Tá déanta go binn aige ort=cleas deas imearta aige ort.

BINN—Ḃfuil an binn bán ullaṁ dom fós?=an leaba. Táim ag dul 'on binn bán.

BIOR—Tá an slaġdán na bior teinnis amaċ trím súil,

tríṁ ċluais=na saiġeaḋ niṁe. Dar bior dearg an diail. Ḃí sé ar bior a d'iarraiḋ teaċt ar airgead=ar tinneal: faorúil. Ḃíos ar bior ċun é ḋéanaṁ=i miníoċ, imṡníoṁaċ. Ḃí a ḋá ṡúil ar bior aige=ar aire go maiṫ. Deirtear leis—Ḃíos ar biora, nó ar mo biora. Ḃíos ar bior féaċaint cad a ṫiocfaḋ as an gCóṁḋáil=ag faire go géar. Ḃí sé ar bior lairtig den ngeata féaċaint an mbuailfeaḋ asal fáin isteaċ sa coirce. Ḃí sé ar a bior is ar a ḃúraig a d'iarraiḋ é ḋéanaṁ=gaċ ní a ḋ'féad sé a ḋéanaṁ á ḋéanaṁ ċun an ní sin do ċur ċun cinn.

BIRDEÓG—Sciaṫ ċun prátaí a scaga agus gnóṫaí mar sin. Taḃair isteaċ birdeóg ṗrátaí.

BLADAR—Ḃí sé ag bladar gur ḋóiġ leat gur leat é gol éir agus é na spriaire=ag déanaṁ cainnt ḃreá ḃog.

BLADARNÁLAÍ—Fear an ḃladair. Ḃladarálaí.

BLAḊGAR—Tá blaḋgar aige=mórán scaoṫaireaċta ag baint leis: maoiḋeaṁ agus glór árd coṫionta. Ḃlaḋmaire. Scaoṫaire. Ḃlaḋgaraċ. Ḃlaḋgaire=fear gaoiṫe móire agus maoiḋiṁ.

BLAḊMA—Tá blaḋma solais sa ċistin=ana-solus. Ḃlaḋma teine=teine go mbíon ana-ṡolus aisti: í ar lasa. Ḃí blaḋma mór teine aca.

BLAḊMAIM—Tá an teine ag blaḋma=lasair ṁór ḃeiṫ aici. Is geárr go mbeiḋ sí ag blaḋma mar tá sí ag faire ar lasa. Tá na prátaí ag blaḋma suas go maiṫ ag an ngréin=ag borra.

BLAḊMANAĊ—Tá na prátaí blaḋmanaċ, saiḋḃir. Tá na turnapaí ag fás suas blaḋmanaċ go maiṫ=go ḃreá ḃog saiḋḃir ag fás aníos.

BLAḊMARAĊ—Tá sé ag blaḋmaraiġ=ag labairt amaċ go h-árd: ag glaoċ go h-árd. Fear, cig, a ḃéaḋ ag bagairt bó nó capaill agus glór mór árd aige: nó, ag glaoċ ar ḋuine a ḃéaḋ i ḃfad uaiḋ.

BLAḊMSAĊ—Tá blaḋmsaċ breá ṫeine agaiḃ=teine go mbíon lasair ṁaiṫ innti. Tá ana-ḃlaḋmsaċ ag an dteine=ana-lasair.

BLAISIM—Torm blúire ḋe. Ní ṫaḃarfaḋ ná blaise do ṗuis. Ar a ḃlaise seaḋ is feárr é=as a ḃlaise seaḋ is feárr é—tagan breis ṁeasa agat air tréis é ḃlaise. Nó, sé a ḃlas an ċuid is feárr ḋe.

BLAS—Bíon blas ar an mbeagán. Tá blas searḃ agam orm féin idtaoḃ é rá=seana-ḃlas: searús. Ní ḃfuiġim blas ná ḋaṫ air=ní ṫaitníġean sé liom i n-aoċor—ar rud, ar ḋuine, ar ḃia, ar obair, ar éinní. Níl ann aċ blas cainnte=cainnt oiriúnaċ gan ṁaiṫ: cainnt ná fuil inti aċ cainnt.

BLASC—An rud a cuirtear isteaċ i n-árṫaċ ċun í ċoimeád socair san uisce.

BLASTA—Tá aiṫne ḃlasta agam air=toġa na h-aiṫne. Ġeallas go blasta go ndéanfainn é=go breá, gan aṁras.

BLÁṪ—Tá bláṫa na reóḋa ar an ḃfinneóig=na bláṫana a ċuirean an sioc suas oiḋċe ċruaiḋ ṡeaca. Tá an gáirdín fé bláṫ. Tá sé go bláṫṁar=go ṫarḃárr: nuair a ḃíon scéim ṁaiṫ ar ḋuine, scéim na h-óige, na sláinte. Tá bláṫ na h-óige air=cuma ḃreá.

BLÁṪAĊ—Ní mór an ḃreis ar an mbláṫaiġ é=ní mór an feaḃas a ċuirean sé ar an scéal—sinciúr beag a ṫaḃairt do ḋuine go mbéaḋ ana-ḃruid airgid air: blúire beag d'abairt a ḋ'aistriú, agus mar sin.

BLATUÍOL—Ḃí an madra ag blatuíol timpal ar ċoiníní=ar a mblat (bolaiṫe). Táid ag blatuíol timpal ag súil go ḃfuiġid rud éigint tar éis an dinnéir—luċt lorga agus déirce.

BLEÁĊAĊ—Dá mbéaḋ scata daoine ann agus duine ḋíoḃ beag dréir an ċuid eile (i gcomórtas leó) tugtar bleácaċ air: nó ar ċaoira nó ar leanḃ nó ar éinní a ḃéaḋ

níos lúġa ná an ċuid eile. Nác é an bleácaċ é? Na bleácaiġ=na cinn ba lúġa ar scata ar bit. Ḃí triúr sagart ann agus bleácaċ beag garsúin leóta.

BLEAĊTAS—Níl bainne ná bleaċtas againn.

BLEAINDÍ—Loṁnán gaoiṫe mar ċóṁarṫa sa ḃfairrge

BLEAIST—Ḃí ana-ḃleaist éisc úir againn=ana-ḃéile. Oíḋċe na coda móire cuirean gaċ éinne bleaist isteaċ=ana-ṡúipéar: cuirean dá ḃolg air féinig leis an mbiaḋ. Tá an ḃleaist ag teaċt ar na prátaí=an duḃaċtaint.

BLIAIN—Má tá beagán blian féin aige ort cad é an deifir é?=cúpla bliain. Beagán de ḃlianta beaga.

BLIGEÁRD—Ḃíos ag bligeárduíoċt.

BLOC—Bloc fir=fear a ḃíon teann téagarṫa.

BLOḊTA—Tá bloḋta mór bainte amaċ as an ḃfinneóig =blúire. Ná dein bloḋtaċa do (de)=smidiríní.

BÓ—Ba samraiḋ=cuileóga a ḃíon ag gaḃáilt do ḃa sa tsaṁraḋ agus do ḃéiṫíġ eile. Tá sí ar a céad ġaṁain =an ċéad ġaṁain ḃeiṫ beirṫe aici. Siad so blianta na mbeiṫíoċ. Laoġ ar dtúis. Gaṁain ansan ar feaḋ bliana. Colan ó ḃliain go dtí dá ḃliain. Ceart-aos ó dá ḃliain go dtí trí bliana. Seana-fuiġeaċ (seana-ṡuíḋeaċ) go dtí ċeiṫre bliana. As san amaċ seann-seana-fuiġeaċ. Colpa =beiṫíoċ trí mblian. Ainmneaċa na bó.
Loilíoċ go ceann bliana tréis an ċéad laoġ. Bó ar an dtarna gaṁain ansan, nó gaṁnaċ. Forgaċ ansan má ḃíon sí breis agus bliain gan laoġ, nó gaṁnaċ, nó bó ar an dtriú gaṁain. Sean-ḟorgaċ má ḃíon sí bliain eile 'na forgaiġ.

BOḂTA—Boḃtaí deinim agus boḃtaí eile ní deinim= uaireanta.

BOCAIRE—Ciste beag árd.

**Bocán**—Ḃuail sé ċuige tiar ar bocán a ġualan é=an poinnte amuiġ.

**Boċt**—Ní cáil boċt atá ort=suaraċ. Boċt-uasal=fáslaċ, duine a d'eiriġ ċun uaisleaċta as féin.

**Boċtaineaċt**—Tá an bó ag tuitim leis an mboċtaineaċt=droċ-ċoṫú. Tá an fear ag dul ċun boċtaineaċta=i mboiċte: ag loma.

**Boċtáinín**—Duine cruaiḋ sprionlaiṫe.

**Boċtán**—Duine dealḃ na ṗóca nó na ċroiḋe.

**Boḋaċ**—Nuair a ḃí an t-árd curṫa ḋíom agam ḃí riṫ boḋaiġ le fánaiḋ agam=an coṫrom síos. Cuirtear an focal san leis an gcoṫrom. Ní ḋuaisiúil an ġluaiseaċt é.

**Boḋaire**—Sé boḋaire Ṁic Ṁaṫúna atá air=boḋaire an té a ċloisean pé ní 'na gcuirean sé suim.

**Bodaire**—An breac éisc is lúġa a tógtar. Níor ṫógamair aċ cúpla bodaire. Níl ins na Sinnféiniṫe aċ bodairí=daoine ísle gan ṁaiṫ, gan eólas, suaraċa. Táim im bodaire an trus so=iascaire a ṫiocfaḋ isteaċ gan faic; duine folaṁ. Boḋaire=boḋaċ, leis.

**Boḋalaċ**—

**Boḋar**—Tá mo ċos boḋar=gan ṁoṫú. Ṫugas an ċluas boḋar ḋó=níor ṫugas aon tora air. Táim boḋar as ċluais liom=tá cluas liom boḋar.

**Boḋraim**—Boḋraiġim. Ḃoḋair an ċluas aige=d'eiriġ boḋar. Níor ḟan éisteaċt inti. Fuair sé buidéal ó'n ndoċtúir a ḃoḋruiġ an pian=a dein boḋra ar an bpian. Fuair sé boḋra ón dteinneas=boga, sosa, faoiseaṁ.

**Bog**—Ḃeiḋ an saol ag teaċt níos buiġe air as so amaċ. Bog an focal san dom=dein mín é: tá sé ró-ṁór.

Scaoilean sé uaiḋ an ċainnt bog agus cruaiḋ=gaċ aon t-sagas. Tá céad bó go bog ann=go fuigeaċ. Tagan sé ana-bog orm é ḋéanaṁ. Tóg bog é—éinní. Tá fonn air beiṫ bog=ar an lá. Fear breá bog sáṁ seaḋ é=ní ċuirean éinní buairt ná imní air. Náċ breá bog a ċuirean tu a ċúram san iomlán díot!

BOĠA—Tá boġa ar an ré, ar an ngréin=boġsín, fáinne tímpal uirṫi.

BOGAIM—Níl boga ná táṫú ag dul ar na prátaí=táid ċó cruaiḋ agus a bíodar nuair a cuireaḋ ag beiriú ar dtúis iad. Ní ḋ'ḟéadfainn boga ná sá a ḃaint as=filleaḋ ná feaca: aon ċorruiġe. Ní ṫaḃarfaḋ sé aon ḃoga uaiḋ=géille: seasaiṁ sé an fód: fear a ḃí ag díol bó agus ná tiocfaḋ anuas ón méid a ḃí á éileaṁ aige. Ṫugas púnt don tseirḃíseaċ agus ba ṁór an boga air é=dein sé é ḃoga go maiṫ ċun pé ní a ṫeastuiġ uaim a ḋéanaṁ dom. Ḃog sé ón dtalaṁ me. Tá sé bogaiṫe go maiṫ ċun cainnte anois. Ḃog an uain i gcaiṫeaṁ na h-oiḋċe=d'eiriġ bog. Níl aon ḃoga agam ón ḃfiacail. Ḃog an t-árṫaċ a h-anncaire ċun cur-di as an gcuan=tóg aníos as an ḃfairrge.

BOGAIREAĊT—Níor leig sé éinní ar bogaireaċt uaiḋ=go bog simplí. Ní ḃfuiġiḋ Éire mórán ar bogaireaċt ó Ṡasana.

BOGARA—Tá bogara ann: tá sé 'na ḃogara=i n'aimsir ḃog. Ḋéanfaiḋ sé bogara anois tamall. Caiṫean báisteaċ ḃog éadtrom nó ceó ḃeiṫ ann.

BOG-ĠIÚMAR—Ḃí sé ar a ḃog-ġiúmar ag teaċt aḃaile ón aonaċ mar ḃí cosúlaċt caiṫte aige=rud beag meiḋreaċ.

BOGRAĊÁN—Níl ann aċ bograċán=duine bog go mbíon feóil ar criṫ air agus ná bíon fuinte. Is fuirist é ċur ċun alluis lá an ḃrotail.

BOĠSÍN—Tá boġsín ar an ngealaiġ, tímpal na gealaiġe. Ḃí an leanḃ ag déanaṁ boġsíní tímpal an ḃúird=ag

imeaċt i ḃfáinne. Madra ag déanaṁ, ag baint, boġríní timpal na bó—ag imeaċt 'na timpal. Tá sé ag déanaṁ, ag baint, boġríní ar an gceirt=gan teaċt díreaċ ċun na ceirte: seórsaí ar siúl aige. Boġrín báirtiġe. Ḃí gaċ aon boġrín á imirt aige féaċaint conus a d'féadfaḋ sé teaċt ar an leaḃar=clear, seift. Nuair a ṫáinig sé isteaċ ṫosnuiġ sé ar ḃeiṫ ag baint boġríní orm, nó timpal orm=am ḃráiṫ, no ag ḃráiṫ an scéil—sar a dtosnóċ sé ar a ċúram do ċur ar bun, do ṫarraċ anuas. Is fada ag baint boġríní ċun a ċéile iad=ag faire ar a ċéile ċun aċrainn: ag ċur a ċéile suas. Tá an ḃeirt seo ag baint, ag imirt, boġríní le ċéile le fada=ag imeaċt i dtreó a ċéile: casadas eatorra. Nó, ag déanaṁ boġríní. Tá an lá ag déanaṁ boġríní=tá boġríní á ndéanaṁ ar an spéir. Tá sé ag déanaṁ boġríní ċun báirtiġe=ag ullṁú ċuige.

BÓIBÉIS—Tóirtéis, mustar, móráil ag duine as féin. Bóibéiseaċ agus bóibéisíoċt. Cuir uait an ḃóibéisíoċt=ḃeiṫ bóibéiseaċ go minic.

BOIGÉIS—Níl aon ḃoigéis ag baint leis—duine ná taḃarfaḋ éinní duit. Níl sé bog ann féin.

BOIGÉISEAĊ—Bean ḃreá ḃoigéiseaċ=bog: a tógan an saol go bog: nó nár ḋeacair léi pé ní a ḃéaḋ aici a ṫaḃairt uaiṫi. Nó, deirtear é le duine ná cuirean a ġnó aon teinnеas air. Náċ boigéiseaċ atá an saol ag teaċt ort?—fear caiṫte cois claiḋe agus a ṗíp á ṫarraċ aige. Táim boigéiseaċ ar an saol, nó ar an Saor-Stát=is cuma liom éinní mar ġeall air: is cuma liom é ṫeaċt nó é ḟuireaċ.

BOIGÉISÍ—Duine a ḃíon boigéiseaċ.

BÓILÉAGAR—Tá an féar ag imeaċt ar bóiléagar, sa ḃóiléagar, san iotlainn=gan éinne 'na ċúram, á éileaṁ. Is féidir le h-éinni ḃeiṫ aṁlaiḋ. D'ḟágas an leaḃar ar bóiléagar im ḋiaiḋ=dearúdas é agus d'ḟágas san imeaċt amú é. An mbéaḋ aon ṗingin ag imeaċt ar bóiléagar agat?=bog, amú.

**boímbéal**—Tá sé tuas sa ḃoímbéal=i n-áirde i ḃfraṫaċa an tiġe.

**bolaiṫe**—Blaṫ. Tá blaṫ an ċoimín ana-ṫrom. Bíon an madra ag cur blaṫ rudaí i gcóṁnuiḋe. Cá ḃfios doṁ-sa cá ḃfuil do ṗeann? Téir agus cuir a blaṫ=dein amaċ í. Tá an bolaṫ go maiṫ aige. Tá an madra ar ḃlaṫ an ċoimín.

**bolán**—Bolán cloiċe=cloċ ṁaiṫ ṁór ċruinn.

**bolaṫuigim**—Bolaiṫ an tobac=feic cad é an bolaṫ atá uaiḋ. Téir agus bolaiṫ é=dein amaċ duit féinig é: téir agus cuir a ḃlaṫ.

**bolaṫuíoċt**—Ḃí an gaḋar ag blaṫuíoċt, nó ag blaṫuíol, na ḋiaiḋ. Ḃí an páiste ag blaṫuíoċt na cailce=á súġa suas ċuige. Ní ḃéaḋ sé sásta gan beiṫ ag blaṫuíol tímpal féaċaint cad a ḃí ar siúl againn.

**bolg**—Tá an bolg tuitiṫe aige=tá sé tuitiṫe ċun builg ṁóir. Bolg snáṁa=slí ċun aeir a ḃíon i n-iasc istig. Bolg an lae=lár an lae. Bolg na fairrge, na sráide, an ċuain. Tá meadar builg air=bolg ana-ṁór. Tá bolg ag teaċt roimis amaċ.

**bolgaċ**—Tá rian na bolgaiġe air, ann. Beifar ag tabairt an leinḃ (linḃ) go dtí an doċtúir ċun na bolgaiġe. Cuireaḋ, gearraḋ, an ḃolgaċ ar an leanḃ, aċ níor tóg sé í

**bolgaim**—Tá an fóir, an falla, éinní, ag bolga amaċ. Tá sé bolgaċ. Tá an fairrge bolgṫa (bolca) anoċt=ana-ṡuaite: garḃ innti féin: cnapáin ag eiriú agus tarraċ ar na cloċa.

**bolgairne**—Fear go ḃfuil bolg mór air, fear séiḋte.

**bolgán**—Bolgán snáṁa=mála ar ċuma an loṁnáin lán de ġaoiṫ i n-iasc. Sé a ṫugan caḃair snáṁa do'n iasc. Bolgán béice=púca paról de ḋéanaṁ na liaṫróide nuair a ḃíon sé lán de ṗúdar is de ċeó.

**BONN**—D'ól sé ċeiṫre gloinní bonn ar bonn=gan aon stad: ar a ċéile. Ḃain sé an bonn uaim leis an dtiarna talún, agus do ċuir ón dtig me=pé lé a ḃí agam leis an dtiarna. Tá cuma uasal ar Ṡeán agus gan aon ḃonn fé=aon airgead, neart, agus mar sin. Níor ċreideas an ráḟla mar ná fuaireas aon ḃonn leis=bun. Fuair sé a ḃuínn ar an dtalaṁ tréis tuitim dó. Ḃí sé boċt aċ fuair sé a ḃuínn i gceann tamaill. Baineaḋ an bonn uaiḋ, nó na buínn=leagaḋ é, baineaḋ tréascairt de ṡagas éigint as. Ní mór an bonn atá leis an ḃfocal san aċ geátaí seaḋ é=bun, ciall, údarás. Tá sé bainte dá ḃonnaiḃ ar deire=bríste amaċ, treascarṫa, agus mar sin. Tá bonn maiṫ ag an dtig sin. Caiṫtear an bonn a ḋ'ḟáilt amaċ ċun tig a ṫógaint. N'ḟeadar cad é an brí ná an bonn atá ag an ḃfocal. Táid ar aon ḃonn=ar aon scór, ar aon imeaċt, ar aon aigne, ar aon éinní. Tá na h-óglaiġ ar aon ḃonn aṁáin ċun saoirse ḃeiṫ aca. An bonn a ḃaint de ċóṁaċt is treise ná Sasana. Má ċaillim an t-airgead so ní ḃeiḋ aon ḃonn agam=aon rud a ċoimeádfaḋ suas me. Ṫugas mola dóiḃ aċ b'olc an bonn a ḃí agam ċuige=cúis. Tá bonn na cainnte sin uaim=brí, teastuiġean uaim í ṫuiscint. Ḃain sé an bonn uaiṫi=ṁeall í—agus ḋ'ḟág gan ċlú gan ċáil. Ní féidir brí a ṫaḃairt le focal gan ḃonn.

**BONNTÁISTE**—Taḃair an cluṫ éadaiġ le déanaṁ dó so agus ní ḃeiḋ aon ḃonntáiste aige=aon ḃlúire i ḃársta: gan ċur ag obair. Rugas bonntáiste air—luiġeas air nuair a fuaireas an seans. Is cruinn an fear beag é, aċ nuair a fuaradar ar meisce é rugaḋ, beireaḋ, bonntáiste air=ḃíṫeas á ċur suas ċun deoċ a ġlaoċ, a ṡeasaṁ. Rug sé bonntáiste ar mo ḃróga=níor ḋein go cúramaċ iad. Ní ḃíon sé glas ar an mbonntáiste i gcoṁnuiḋe—an margóir.

**BONNTÁISTEAĊ**—Ḋein an gréasaí mo ḃróga ana-ḃonntáisteaċ 'e ḃreis ar do ḃróga-sa=gan suim ċeart a ċur 'na ndéanaṁ: nó, gan an mianaċ do spáráil. Tá an fear san bonntáisteaċ. An duine a ċuirean rud i ḃársta bíon sé bonntáisteaċ.

**BORB**—Borbraiṫe. Cainnteana borbraiṫe=mí-ġean-mnuiḋe, salaċa.

**BORBAĊT**—Borbaireaċt.

**BÓRD**—Ċuas ar bórd na luinge, na traenaċ. Ċuaiḋ sé isteaċ 'on traen. Ċaiṫeas ṫar bórd amaċ é=amaċ sa ḃfairrge. Tá sé ar bórd na traenaċ. Ḃíodar ar aon bórd agus ar aon béile aṁáin=ag iṫe nó ag ól i dtreó a ċéile.

**BÓRDÁLAIM**—Táid ag bórdáil na líonta=á gcur isteaċ sa naoṁóig. Tá na líonta bórdálta ċeana=curṫa ar bórd. Beir ag bórdáil riaṁ is ċoiḋċe go mbeiḋ tu déanaċ=ag ullṁú (ullú). Is féidir le duine ḃeiṫ ag bórdáil (ag ullú) ċun éinní. Táim ag bórdáil sa tiġ seo=anso a ġeibim mo ċoṫú. Tá sí am bórdáil go maiṫ. Ḃórdáil sé an traen=ċuaiḋ ar bórd.

**BORLAĊ**—Brollaċ. Pláta an ḃurlaiġ=an pláta a ḃíon ós cionn coṁran.

**BORRAIM**—Níl aon borra fé sna prátaí fós. Níl borra ná méid ag dul ort. Níor ċuaiḋ breis ná borra air de ḋearcaiḃ na máċaile. An méid ná borran an lá dó, borran an oiḋċe=an méid fáis ná cuirean an lá fé, cuirean an oiḋċe.

**BORRA-PUS**—Tá borra-pus air, amaċ air=a pus caiṫte amaċ aige, nó ceann de sna beóla.

**BÓRTA**—Bíon bó bórṫa le h-iomarca bíḋ=atuiṫe. Tá sé bórṫa ag an ól=séiḋte, atuiṫe: séiḋte amaċ na cosa ag lúba fé.

**BÓRUÍOL**—Tá bóruíol ḋeas ag an leanḃ=na glúna lúbṫa (lúpa) amaċ. Nó, deirtear go mbíon bóruíl ag baint le duine nuair a ḃíon na cosa agus na guailne á lúba aige sa t-siúl. Tá bóruíol, nó bórtuíol, ann, nó air=cosa cama fé: é beiṫ ag tabairt dá ṫaoḃ an bóṫair isteaċ le n-a ċosa.

**BOSCA**—Bosca na h-Aiḃline (Aiḋline)=an bosca 'na mbíon Corp Ċríost á úmpar ag an sagart.

**BÓṪAR**—Ní fada go mbeaḋ ċun bóṫair=ar an mbóṫar: ċun siúil. Cuireaḋ na bóiṫre fola leis=sruṫáin. Ṫáinig

bóiṫre fola ar a ḃéal, a aġaiḋ. Is mó bóṫar a ṫéiġean amaċ ós gaċ aon ḟocal=slí ċun é ċur ag obair. Tá na bóiṫre agat anois ċun na Gaoluinne=na slite, na sruṫáin ċun í ċur ag obair. Má ḃíon na bóiṫre cama agat ċúiċi i dtosaċ is deacair í ċur amaċ=labairt. Tá na bóiṫre ag imeaċt ó sna focail ḃeaga go dtí sna focail ṁóra. Tá an bóṫar agam ċun iad d'imirt anois=an tslí, an t-eólas. Ḃéaḋ sé ag aṁrán ó soin gan dua gan duais mar tá an bóṫar aige ċuige. Cama-ḃóiṫre agus bóiṫre cearta. Tá bóiṫre deasa ag an bfear san=slite, béasa. Tá bóiṫre 'na bolg, i n'aigne=rógaireaċt, cleasuíoċt: nó é ḃeit ag cuiṁneaṁ ar ṁórán cúrsaí. Bíon an plámásuí lán go barra aca—olc nó maiṫ. Ḃí na bóiṫre cama istig leis='na ċoinne: nó bob a ḃeit buailte air.

BOTÚN—Ḋein sé botún den scéal, ar an scéal=á rá i slí ná raiḃ aon deártaṁ leis: ċuaiḋ sé amú air: ċuirfeaḋ sé cainnt dá ṁalairt isteaċ. Tá do ḃotún déanta ar an scéal agat, ar an obair, ar an ngnó, agus mar sin.

BOTÚNAĊ—Ní raiḃ sé ciontaċ ná botúnaċ riaṁ sa ċúrsa san=é ḋéanaṁ le breallaiġe ná le dearúd. Tá mo ġnó déanta go botúnaċ agam=go h-olc: go neaṁ-maiṫeaċ (neamaiteaċ).

BRÁ—Priosúnaċ. Ná bráirṫe=na priosúnaiġ.

BRAḂAIS—Braḃais amadáin=duine gan ċiall, gan stuamḋaċt, gan ṁaiṫ. Breaḃais ṁná, fir, cailín, buaċalla. Ní ḃíon fáiscite, agus gan an mianaċ ceart 'na gcnáṁa dréir a gcuirp. Níl ionnat aċ breaḃais—le fear mór go leagfaḋ fear beag é. Braḃais, breaḃais, capaill—capall gan stuif. Aon ní ná ḃíon dréir a ċnáṁa. Breaḃaiseana.

BRABÚĊ—D'ḟan an brabúċ aige féin=an breis—mise a ḋein an ċuid ba ṁó den obair agus pé tora breise a ḃí ann is aige a ḋ'ḟan. Fuair sé brabúċ orm=breis dem bárr: nó breis orm.

BRABÚS—Ní bḟuairear aon brabús air=aon rud a ḋ'ḟáilt uaiḋ go bog: nó caoi a ḋ'ḟáilt ċun breiṫ amuiġ

air: lám uaċtair=barrabruaċ. Is deacair barrabruaċ a ḋ'ḟáilt ar a ṫeangain siúd=aon ḟocal a ḋ'ḟáilt go bféadfaí é sárú.

BRÁCA—Ní mór an bráca a leanan tu=duaḋ. Ní h-aon ḃráca orm é. Rug (rug) ana-ḃráca air=bruid.

BRÁCÁIL—Tá ana-ḃrácáil air=breis agus a ḋóṫin cúraim. Tá ana-ḃrácáil ar siúl aige=mórán oibre: i trom. Táim ag brácáil leis an saol=ag straca. Bím ag brácáil liom ó lá go lá=ag baint lae as.

BRADÁN—Ṁeasfá go gcuirfeaḋ sé an bradán beaṫa, a ḃradán beaṫa, amaċ le ḋúil ann=an t-anam. Ġeóḃair é le h-eagla go gcuirfá do ḃrádan amaċ=go bfuiġfá bás.

BRADUÍOL—Tá an t-asal ag braduíol=ag braduíoċt

BRÁĠAID—Bráid. Cuireaḋ an scéal féin bráid=féin tuairim. Tá an t-árṫaċ fé ḃráid na taoide=i gcoinne. Tá's agam cad tá fé ḃráid na bpoinntí sin='na dtreó. Ċuas fé ḃráid an tíġe=i dtreó, cun. Ṫánag anso fé ḃráid na Gaoluinne=ċun í ḋ'ḟoġluim, ḋ'ḟáilt. Tá an ḃróg cuṁang sa ḃráid agam=laistig den ndrom. Bíon an troiġ ón rúitín síos amaċ. Níor ṫáinig focal as a béal ná as a ḃráid. Ní fé ḃráid na h-áite aduḃairt an ċainnt aċ fé ḃráid na stróinséirite a tagan san áit=i dtaoḃ. Níor ṁaiṫ liom beiṫ fé n-a ḃráid sa ċosán=roimis, ag teaċt na ċoinne. D'ḟág Seán beart anso féḋ ḃráid=duit, le taḃairt duit. Ċuireas an císte i dtaisce fé ḃráid Ṡeáin=dó: 'na ṫómas. Gaḃas tar ḃráid an tíġe=tar an dtiġ. Coimeád rud éigint fé ḃráid na báistíġe=i gcoinne na báistíġe—pé faid deaġ-aimsire a béaḋ ann. Ċuireas gaċ uile peaca dar ḋeineas riaṁ fé ḃráid na faoisdine=fé lé na faoisdine, fé ḃráid an t-sagairt. Táim tagaiṫe fé ḃráid bíḋ=ag triall air.

BRAIḊM—Deineaḋ, leigeaḋ, braiḋm. Ag breiminiġ.

BRAIḊNSE—Tá ana-ḃraiḋnse spealadóireaċta aige=slí ana-ḋeas ċuige: béaḋ sé deas oiriúnaċ ar an obair.

Nó, tá braiḋnse aige ċun spealadóireaċta=buaḋ. Sin braiḋnse maiṫ ċun teaċt suas leo=slí, seift. Nuair a ḃíodar i lár an ḃraiḋnse istig tánatar orta=i lár an ċúrsa, an ġnóta, an ḟill. Tá braiḋnse eile ar an ḃfocal san=slí eile ċun é ċur ag obair: ciall eile leis. Tá braiḋnsí móra aige sin=slite, cuiṁní: cuirean sé mórán neiṫe ar bun ná cuiṁneoċ fear eile orta: bíon mórán neiṫe sa t-siúl aige, á nḋéanaṁ, á gceapaḋ aige. Tá braiḋnse beag oibre le ḋéanaṁ agam=blúire beag. Ba ṁór an ḃraiḋnse ḃiṫúntuíoċta é: nó an braiḋnse. Is éaċtaċ na braiḋnsí (cainnte) atá ag Séamas=abairtí, slite fé leiṫ, ċun cainnt a ḋéanaṁ. Tá roinnt ḋe sna braiḋnsí níos cruaḋa ná a ċéile=na h-aḋḃair léiġin, agus mar sin. Níor ċasaḋ orm aon ḃraiḋnse ba ġéire ná é=cúrsa, gnó, abairt, blúire. Tá braiḋnse mór, braiḋnsí móra, Gaoluinne aige=Gaoluinn ṁaiṫ, mórán di. Braiḋnse mór cainnte, oibre, agus mar sin.

BRAIGDÍN—An córda beag a ḃíon ag siopadóir ċun beart a ċeangal.

BRAITEÓL—Feic braiṫim.

BRAIṪIM—Ḃrait sé an t-airgead agam=fuair sé blaṫ an airgid uaim: ṁotuiġ sé go raiḃ airgead agam. Ḃíon laeṫeanta is fearr a ḃraiṫim ná a ċéile=a ḃraiṫim me féin. Brait an aḃa sar a raġair na coillite=féaċ, scrúduiġ. Braiṫim lorca im ċroiḋe=motuiġim. Ḃraiṫeas beiriú amaċ tríom buineál. Ḃíos ag braṫ leis=ag súil le (h-é teaċt). Ḃraiṫeas uaim an áit a ḋ'ḟágas agus táinig uaigneas orm. Pé saiḃreas atá aige ní ḃraiṫfá ar a ḃéal go ḋeó é=ní ḃéaḋ fios agat. Nílim ag braistint go maiṫ ná ar fóġnaṁ=ag braiṫ. Ḃraiṫeas ar maidin ar a 6 a ċlog=ṁotuiġeas, ḋúisiġeas. An ċéad ḃraistint a ḋeineas nuair a ḋúisiġeas fuaireas me héin fuar ar an úrlár. Ḃraiṫeas lem láiṁ é. Ní ḃraiṫim aon neart ag teaċt ionam Níor ċaiteas aon tobac riaṁ agus ní ḃraiṫim a easba. Níor ḃraiṫeas ag dul amaċ tu. Ḃí mo ḃraṫ ar an gcéad ḟear agus níor ḃacas an fear eile=ḃíos ag braiṫ air. Tá franncaċ ar braiṫ ag an gcat, coinín ag an madra, cleaṁnas ag duine=tá a ṡúil aige air, tá sé ag súil le

An ḟaid a ḃíos ag cainnt ḃí sé am ḃraiṫ=ag féaċaint orm, á ḋéanaṁ amaċ cad é an sagas me. Ná bí ag braiteól ar an mborsa. Tá na milseáin ann aċ ní ḃfuiġir aon ṗioc ḋíoḃ=ag féaċaint ar an mborsa ag súil le rud éigint ar. Ḃí an buaċaill ag braiteól féaċaint an gcuirfí isteaċ sa ḃfuirin e=ag braiteól ar é ċur isteaċ. Ḃíodar ag braiteól ar lá saoire=ag braṫ air. Táim ag braiteól le rud éigint uait=ag braṫ le, ag súil le. Duḃart é á ḃraiṫ=á ṫástáil. Tá sé braiṫte agam anois.

BRAIṪTEAĊ—Ba ḋeacair teaċt i gan ḟios air tá sé ċó braiteaċ san=faireaċ. Ḃíon fear braiteaċ nuair a ḋúiseóċ rud beag é.

BRAMAIRE—Bramaire fir, mná, bó, caoraċ=iad beiṫ láidir téagarṫa anamúil. Siad an ċéad riṫ de sna h-ainmiṫe agus de sna daoine iad. Caiṫean siad beiṫ téagarṫa dréir a n-aoirde; téagarṫa go leór ċun a n-aoirde, a gcuid aoirde, a ṫabairt leó.

BRAṀNGÉID—Nó braṁngóid. Is suaraċ an ḃram-ngéid í sin=ball éadaiġ, balcais. Siad líon na bpeidléirí iad ná bramngóidí. Aga go dtairiceóḋ mo ṡeana-braṁngéidí suas orm féinig, nó aníos. Ḃíon sé deacair mo braṁngéidí a ṫarac liom, a ḋ'úmpar, nuair a ḃíd fliuċ

BRAN—Ṫugas paca brain abaile ċun na bó.

BRANAR—Ḃíos ag róṁar is ag branar=ag dearga na talún. Tá mór-ċuid branair déanta agat—is féidir é sin a rá leis an t-é a ḃíon ag scríoḃ=mórċuid breacaiṫe agat.

BRANNDA—Ḃris sé brannḋaí a ḃrágad—an cnáṁ mór a ḃíon ag gabáilt trearsna i mbarra an uċta.

BRAON—Deinfiḋ sé braon=braon uisce. Braon leaṫan báistiġe=reaṁar, mór. Tá braon air=cuma an braoín, na báistiġe. Tá braon fé n'ḟiacail ag Seán=ólta. Níor ġol sí braon air=deór. Ḃí an braon

malluiṫe sa ḃfear san=an ḋroċ-ḃraon; an ḋroċ-ḋúċas. Aċ, an braon glan. Tá braon sa t-súil ag Séamas=ólta, agus ḃéaḋ fios agat é sin ó n-a súiliḃ. Tá an ioscóid ag déanaṁ braoin. Tá an tráṫnóna bog, braonaċ=braon-uioċa ag tuitim. Tá braon sa t-siúl ó lár an lae=ag tuitim go fánaċ. Nuair a ċloisfá é sin ċorróċ, ḋeargóċ, sé an braon ionat=an fuil uasal

BRAONÚIL—Beiḋ an lá braonúil=braonaċa ag tuitim braonaċ

BRAONUÍOĊT—Tá braonuíoċt sa tig sin=an braon anuas. Tá braonuíoċt sa té go mbíon an uaisleaċt ann=an deaġ-ḃraon.

BRAT—Tá brat féasóige air=lompa. Tá brat alluis air=é ar snáṁ d'allus. Ní ceart duit do ḃrat do leaṫa ar fad=an iomarca do ċur róṁat amaċ. Ná leaṫnuiġ do ḃrat aċ mar a ḋ'féadfair é ċlúdaċ=gan beiṫ ag eiriġe ós cionn do ċumais: an teaċt abaile beiṫ ionnat i pé cúrsa a ḃeartuiġir.

BREAC—Breaċ-ḟliuċ, breac-aosta, breac-ḋioṁaoin, breac-ṫrim=cuiḃsaċ. Breac-amadán=amadán ná fuil críoċnuiṫe amaċ. Ní ṫuigim aċ breac-focal den ċainnt=focal anso is ansúd. Níl aige aċ breac-Ġaoluinn=Ġaoluinn ċuiḃsaċ. Tá an cúntas breac agam=breacaiṫe. buailte síos ar páipéar. Breac-sláinteaċ.

BREACAIM—Tá an coirce ag breaca=ag geala. Ḃíodar ag cainnt agus ag breaca dó ar rud éigint=ag cur síos. Ag breaca bréaga gan ċiall ar rud nó ar ḋuine=ag rá, ag cur, bréaga. Tá an páipéar so breacaiṫe go maiṫ agam anois=tá scríoḃṫa air agam.

BREACAIREAĊT—Níl aon ḃreacaireaċt den tsláinte agam á ḋ'fáil=blúire. Níl aon ḃreacaireaċt den Ġaoluinn aige. Ḃfuil éinní ar an bpáipéar inḋiu? Tá, breacaireaċt maiṫ. Tá breacaireaċt mo ḋóiṫin le déanaṁ agam=scríoḃnóireaċt.

BRÉAG—Tá sé ann gan aon ḃréag ná dearúd. Ṫug sé amaċ an fíor agus an ḃréag

BREÁĠ—Tóg an saol go breá bog agus caiṫ an cúram san i n-áirde leat héinig=eirig as. Muna gcaillfá aċ an méid sin ḃéaḋ go breá agat=ḃéaḋ an cúrsa go breá agat.

BRÉAGAĊ—Tá an clog leaṫ-uair an ċluig bréagaċ=amú, ar an slí.

BRÉAĠUIĠIM—Breáṫuiġim. Tá an aimsir ag breáṫú suas=ag crota suas. Breáṫóiḋ sé ar ball=eireóiḋ breá.

BREALL—Tá leaṫ-ḃreall ar a ċuid oibre, ar a ċúram=ḃeiṫ gan slaċt, rud éigint ḃeiṫ bun ós cionn. Ḃfuil sé críoċnuiṫe agat? Níl, tá breall orm fós=smut dem ċúram gan déanaṁ.

BREALLAĊ—Tá an gnó déanta go breallaċ agam=salaċ, giobalaċ, neaṁ-ċruinn. Lá breallaċ nó biorlaċ=salaċ fliuċ. D'éaluig focal ana-ḃreallaċ uaim=gan ċiall, neaṁ-ċeart.

BREALLAIĠE—Ní mór an ḃreallaí a ḃí ar a ċuid Gaoluinne, 'na ċuid Gaoluinne, sa scéal, ar an scéal=neaṁ-ṡlaċt, dul amú, dearúd. Ní h-aon ḃreallaí ar a ċuid cainnte an focal d'úsáid mar sin.

BREALLSÚN—Duine go mbíon breall air, nó neaṁ-ṡlaċt: duine biorlaċ (breallaċ), gan fásca, gan deárṫaṁ. Ḃíon sé gan eólas ar a ġnó, nó i n-aice dó. Sé an fear cliste an taoḃ eile.

BREALLÚIL—Biorlaċ, breallaċ, lán den mbreall.

BRÉAN—Ḃí sé go bréan dá ċúram=leaṁ.

BRÉANAIM—Bréanfaiḋ sé má fágtar anso é=eireóiḋ bréan.

**BRÉANTAS**—Tá sí tugṫa do ṡalaċar agus do ḃréantas =rudaí nó gnóṫí bréana salaċa.

**BREASAL**—Stuif dearg ċun marc do ċur ar ċaoiriġ. Bé go gcuirfinn-se breasal ort muna n-éistir=fuil leat, gearruíoċa do ċur ort. Cuirfead breasal fola ort.

**BREICNEAĊ**—Ballaíoċa beaga buíḋe a ṫagan ar ċroicean duine ag an ngréin. Tá breicneaċ ionam, im aġaiḋ.

**BREILL**—Náċ luaṫ atá a ḃreill carta aige nuair ná leigfear amaċ é?=pus air: na beóla, liopaí do ċur amaċ nuair a ḃíon duine, leanḃ go mór mór, ag tosnú ar ġol. Imíġean an spré aċ fanan an ḃreill ar an mbean= cuma an tormais agus na mí-ṡástaċta; mí-ṡcéiṁ.

**BREILLICE**—Breallsún: duine go mbíon cuma ḃreal-laċ air, cuma an amadáin.

**BREILLIREAĊT**—Screadaċ úafásaċ a ḃíon ar siúl ag leanḃ uaireanta: a ḃreill ḃeiṫ carta go maiṫ aige.

**BREIS**—Ní raġaiḋ a ṫuille breise air=ní ḋ'ḟásfaiḋ sé a ṫuille. Níor ḟág san ar aon eólas breise me=ar aon ḃreis eólais. Scaip an ceó breis. Tá airgead agam de ḃreis (e ḃreis) ort=tá níos mó airgid agam ná mar atá agat-sa. Táim boċt de ḃreis ort-sa=níos boiċte ná tusa. Táinig breis beag ḟeaḃas ar an lá. Nó, feaḃasa. An focal go mbíon an ḃreis leis sa ċainnt buaḃan sé=breis úsáide. Is mór an ḃreis a ċuaiḋ ort ó ṡoin=is mór mar do ḋ'ḟásais, mar do ċuais i ḃfeóil. Níor ċuaiḋ breis (méid, borra) ná brú ort=níor ċuais i méid ná as. Cad é an ḃreis atá ag a 25 ar a 16? Naoi breise. Ċuala go ḃfuil breis oraiḃ=duine nua clainne tagaiṫe—agus ċnáċ oraiḃ é. Bíon lá breá ann e ḃreis ar lá eile. Bíon Gaoluinn ag daoine e ḃreis ar ḋaoine eile=ṫar daoine eile. Cuiris an ċloċ amaċ ana-ṫamall breise. Cuirfear airgead sa ḃannc ar ḃreis, ċun breise (do ṫeaċt air). Tá ċúig púint breise agam ar a raiḃ agam ċeana. Níor ċodluiġeas go maiṫ aréir, aċ tá súil agam go dtuitfiḋ néal dá ḃreis orm anoċt=néal breise.

BREITEAṀNAĊAS—Breiṫiúnaċas aiṫriġe=an pionós a ċuirean an sagart ar ḋuine mar ġeall ar a ṗeacaí. Do breiṫiúnaċas aiṫrí do ċóṁlíona.

BREIṪNÍĠIM—Ní breiṫneóċ sé go deó roinnt de sna leitreaċa=ní aiṫneóċ.

BREÓITEAĊÁN—Duine gan sláinte a ḃíon breóite i gcóṁnuí, nó coitianta.

BREÓITEAĊT—Ḃí breóiteaċt ḟairrge air.

BRÍ—Scéal ar ḃeagán brí=ná fuil aon ana-ċiall leis. Ḃím ceart im brí féin=sa ḃrí a ḃíon agam leis an gcainnt. Ní féidir liom aon ḃrí a ḃaint as an lá, as an uain, as an aimsir=a rá cad a ṫiocfaiḋ asta: éifeaċt: tuiscint. Ní féidir liom brí a ṫabairt leis an ḃfocal san=é ṫuiscint, é ṁíniú. Ní féidir leis na focla a ċur le ċéile ċun brí a ḋéanaṁ=ciall, tuiscint. Féaċ an brí a ḃain sé as an scéal=tuiscint. Mórán cainnte is beagán brí, nó ar beagán brí. Ṫabarfaḋ sé an lá go léir ag cainnt ar ḋá ḟocal brí. Tá na focla san ar có-ḃrí=aon ḃrí aṁáin atá leó. Fuair na rudaí beaga éadaiġe maiṫe nua cúpla lá ó ṡoin agus táid stracaiṫe aca anois. Dá ḃrí ḋuit nár ṁór dóiḃ clutaí leaṫair=ċun a ṫeasbáint duit: ċífiḋ tu mar ġeall air sin nár —.

BRIOGADÁN—Blúire aḋmaid a ḃíon géar na ḃarra; an bun a fágtar nuair a baintear an feóċadán sa ṁóinéar, agus mar sin: clipe.

BRIOGADÁNAĊ—Ceirt ana-ḃriogadánaċ í sin=clipí ag sá amaċ aisti i dtreó náċ fuirist greim a ḋ'ḟáil uirṫi ná í réiteaċ. Cuirtear sreanga briogadánaċa iarainn mórtimpal na h-aḃlúairde (ó uḃall-gort) ċun buaċaillí bradaċa a ċoimeáḋ amaċ. Có briogadánaċ le gráinneóig.

BRÍOĠṀARAĊ—Tá Gaoluinn ana-ḃríoṁaraċ aige=fuinniúil, láidir. Fear bríoṁaraċ. Is breá bríoṁaraċ an tae í sin=bríoṁar.

BRIOLLA-ḂREALLA—Scéal briolla-ḃrealla. Cainnt,

scéalta ḃriolla-ḃrealla=briollaċ, gan ċiall ná bun ná bár leó.

BRIOLLÁIL—Tá sé ag briolláil ċainnte=cainnt ḃriollaċ gan slaċt á ḋéanaṁ aige. Briolláil oibre, agus mar sin. Briolláil aignis, gnóṫa.

BRIOLLÁLUIḊE—Náċ é an briollálaí é!—duine gan éifeaċt, gan fóḋ.

BRIOLLÓGUÍOĊT—Ní mór an gnó slaċtṁar a ḋeinis riaṁ aċ an ḃriollóguíoċt=obair ḃriollaċ sa t-siúl coitíanta. Briollóg a ḋéanfaḋ an ḃriollóguíoċt.

BRIOSC—Feóil ḃriosc=so-iṫte. Feóil rígin an taoḃ eile.

BRIOTA—Níl briota ann=briota gaoiṫe, puṫ.

BRISIM—Ḃíodar ag brise treasna ar a ċéile=ag teaċt treasna. Tá brise tíġe agus áite sa ḃioránaċ san=é ḃeiṫ ana-aiṁleasta (aiḋleasta). Ní féidir an misneaċ do ḃrise ann. Briseaḋ as a bport iaḋ=cuireaḋ amaċ. Tá an obair, an coláiste, briste suas=deire curṫa leó. Ḃriseadar suas ar a 6 a ċlog=eirígeadar as. Táimíd ag brise suas ar an obair=ag cur na h-oibre uainn: ag brise na h-oibre suas. Tá brise ar an mbreóiteaċt aige=tá an t-aoṫó aige: tá sé ag dul i bfeaḃas. Tá brise uisce sa ṗáirc sin. Briseaḋ an ṗáirc. Ní raiḃ mórán brise croiḋe orm. Tá an capall briste isteaċ ċun oibre. Táimíd ag brise suas ó n-a ċéile=ag scarúint. Tá an ċuigin ag iompó ó ḃrise ċun ḃeiṫ i n'im.

BROḂ—Ní ṁeáġan sé broḃ i gcúrsa ḋen tsagas so==faic: is cuma na taoḃ.

BROḂUÍOL—Tá an ċráin ag broḃuíol=ag sopuíol: ag bailiú leapan ḋi féinig: ag bailiú na sop.

BROC—Broc fir=fear téagarṫa, iseal, cruaiḋ. Tá sé 'na ḃroc=lán d'ḟeóil: reaṁar go maiṫ.

BRÓG—Duḃ a ċur sé sna bróga agus glaes a ċur ionnta (únta). Ṫugas barra na bróige an doras amaċ dó.

BROICEALAĊ—Broicealaċ cailín, buaċala, fir, mná, leinḃ (linḃ)=balcaire teann, reaṁar, téagarta.

BROLLAĊ—Burlaċ. Rug sé ar ḋá ṫaoḃ burlaiġ orm=ar ḋá ṫaoḃ bóna mo ċasóige.

BROMÁFADA—D'eiriġ sé ċun bromáfada ċúġam nuair a duḃart go gclaoifeaḋ Éire Sasana=olc, fearg, malluiṫeaċt. Náċ éaċtaċ an bromáfada a ṫagan oraiḃ i dtaoḃ an ḟírinne a ḋ'insint ḋíḃ! Eiriġ an ḟairrge ċun bromáfada inḋé.

BROSAIRE—Náċ tusa an brusaire ná beárrfaḋ ṫu féin=duine go mbíon féasóg air. Brosaire an ċlúiṁ. Brosaire de ḃuaċaill oċt mbliana ḋéag d'aois=nuair a ḃíon clúṁ féasóige ag fás amaċ aige. Nó, brusaire. Tá brus maiṫ féasóige orm tréis na seaċtaine. Tugtar brusaire ar ḋuine beag piocaiṫe go ḃfuil pairte de ċroméal air.

BROSANTA—Ba ḃrosanta an bioranaċ é=deiliúsaċ, aiḃiḋ.

BROSCAIM—Ḃí an gaḃar ag brosca=ag iṫe an ḟéir—ar ṗáirc.

BROSNA—Tá brosna fiacal aige=cíor fiacal a ḃéaḋ ana-ṫiuḃ ar a ċéile.

BROTAL—Tá na ba ag riṫ le brotal=ag gurḋeal. Tá sé 'na ḃrotal marḃ, nó dearg.

BRÚADAIRE—Fear beag agus tor féasóige fé n-a ṡróin aige.

BRÚĊT—Ċuir sé brúċt fola uaiḋ=tonn: ċuir sé fuil amaċ—agus mórán di le céile.

BRÚĊTAIM—Ḃí sé ag brúċtuíol aréir=ag cur amaċ. Ḃí an bia ag brúċtuíol aníos, nó aniar, 'na scórnaiġ=ag borra, ag eiriú. Is minic an scéal mar sin ag leanḃ óg.

**BRUFAR**—Tá teine beag brufar agaiḃ=ḃéaḋ dear is ag lasa aċ ní ḃéaḋ mór ná láidir. Bia beag brufar=cuiḃsaċ, gan ḃeiṫ láidir. Is dear brufar an duine fós i n-aos é=anamúil go leór, gan ċuma ró-ċríona air dá aois.

**BRÚĠAIM**—Tá an tseaċtain brúite againn anois=an ċuid is mó ḋi caiṫte. Tá sé brúite isteaċ go dtí deire an téarma=tá deire an téarma ann. Tá an lá brúite amaċ=caiṫte, beag náċ. Níl mórán plúir againn aċ brúġfaiḋ sé isteaċ go dtí deire na seaċtaine. Táimíd brúite isteaċ go deire na bliana agus ní fada go mbeiḋ sí amuiġ. Tá deire na h-oibre brúite againn=déanta.

**BRUIC**—Ní ḃeaḋ ag bruic leat a ṫuille=ag plé: ag cur suas—máistir le buaċaill, nó buaċaill le máistir. Ní ḃeaḋ ag bruic a ṫuille leis an bport so: caiṫfeaḋ uaim é. Ní ḃeaḋ ag bruic leis an mbraon anuas. Deiseóċaḋ an díon. Ní maiṫ liom aon bruic ḃeiṫ agam leis an seana-ċapall so—nó capal ceólṁar, dá mbéaḋ sé ró-aiḃiḋ d'ḟear críona. Beiḋ Seán ag bruic leis an gcúrsa san tamall eile sar a mbeiḋ sé réiḋ=ag fáilt duaiḋ (duaiġ) uaiḋ.

**BRUID**—Tá bruid airgid air=ceal: gátar. Is minic a réitiġ an fear san mo ḃruid=pé cabair a teastuiġ uaim a ṫabairt dom. An ċéad ḃruid do réiteaċ ar dtúis=an gad is giorra don scórnaiġ. Caḃróċar liom lá na bruide=an lá cruaiḋ.

**BRUITÍNEAĊ**—Tagan an bruitíneaċ amaċ 'na pairtí dearga.

**BRUS**—Brus móna, luaṫa, coirce, éinní—bíon ana-ḃriste, brúite go mion. Bain an brus ded ċasóig—fear a ḃéaḋ tréis mála móna a ṫabairt isteaċ, nó éinní mar sin. Ná dein brus den ṗáipéar=ná bris mion é: fág slán é. Tá brus á déanaṁ aige—fear a ḃéaḋ ag meilt éinní: ana-obair. Tá ana-ḃrus déanta agat ar na prátaí ó ṁaidin=ana-ċuid díoḃ bainte agat; nó brúite, gearrṫa. Tá sé ag déanaṁ bruis=ag obair go tapaiḋ. Déanfaiḋ

an máistir brus orainn má ċíon sé aon díoḃáil déanta agat; muna mbíon na ceaċta foġlumṫa againn. Deinean na h-Óglaiġ agus na Duḃċrónaiġ brus ar a ċéile. Ḋein na luċaiġ ana-ḃrus sa stáca=ana-ḋíoḃáil: mionraṁ déanta de aca. Ḋein Seán ana-ḃrus sa ċomórtas=ana-imirt, ana-obair, ana-ḋíoḃáil don taoḃ eile.

BRUSANTA—Teine deas ḃrusanta=brusar. Bó beag ḃrusanta. Is féidir é rá le h-éinní ná béaḋ ró-ṁait, ná ró-ṁór. Tá Seán aosta a ḋóṫin aċ tá sé deas brusanta cruaiḋ fós.

BRÚSCAR—Deintear brúscar de pláta nuair a ṫuitean sé=mionraṁ; nó d'arán dá gcimileófá idir do ḋá láiṁ é.

BRUṪ—Tá ana-ċuid bruṫa ar a ṁuineál=clúṁ. Bruṫ an ċait=an clúṁ bog a ḃíon ar ṁuineál duine. Tá bruṫ mór féasóige air=brat: clúdaċ. Tá an ċéad ḃruṫ de sna h-éadaiġe imiṫe ḋíoḃ=clúṁ bog a ḃíon ar an dtaoḃ amu d'éadaċ, uaireanta. Lom-éadaiġe seaḋ iad ansan. Tá bruṫ clúiṁ trí mo ċasóig amaċ=í ḃeiṫ ana-ḃog 'na barra. An ċéad bruṫ=an ċéad scot.

BUAḊAIM—Nílim éinní buaiḋte leis an ngnó so=tógṫa, beirṫe. Níor buaḋaḋ an siorrac (searrac) le h-éinne=níor ḃuaiḋ, níor tóg, éinne í.

BUAILIM—Ḃuail sé fé ag doras an teampail=ċuir sé fé: ċuaiḋ ar a ġlúna. Níl an ḃruiġean, nó an coga, buailte fós=tuitiṫe amaċ, curṫa ar bun. Nuair a ḃím ag dul suas i gcoinne an ċnuic tagan ana-ḃuala ar mo ċroiḋe. Tá sé sa leabaiḋ. Ḃuail sé breóite inḋé agus ċait sé tabairt suas=buaileaḋ breóite é. Bíon eagla air go mbuailfeaḋ sé a ċosa—i gcoinne ruḋ éigint. Uḃ buailte i ngloinne bainne. Buaileaḋ an lá orainn=buaḋaḋ. Tá an leabar buailte amaċ agat náċ mór: ní mórán eile a ġeóḃair ann=caiṫte, brúite amaċ. Tá mo láṁ ag buala leis an bpian=ag preabarnaiġ. Tá do ċuisle ag buala go tréan. Ḃuail an focal san amaċ me=ḋall amaċ: ṫreascair me. Tá a ċnáṁa buailte ar a ċéile=tuitiṫe,

anuas, nó isteaċ, ar a ċéile. Ḃuail an peiceadóir ḋom é ar ṗúnt=ṫug ḋom é sa ċeaint. Tá coróin fén bpúnt buailte orainn ag an gCoṁairle Conndae=cursa. Tá mo ḋá ċliaṫán buailte ar a ċéile leis an ocras. Tá an mála buailte ar a ċéile—toisc é ḃeiṫ folaṁ. Ḃuail an long=ḃuail sí cloċ nó talaṁ. Ḃuail an captaon an long i gcoinniḃ na gcloċ. Buail amaċ an soiteaċ (sataċ) ċun na circe=pé ní atá ann buail amaċ as é ċúici. Buail í sin; nó, buail do ṁéar ansan—adeireann fear an toirmisc ag cur troda ar bun idir ḃuaċaillí, tréis a ṁéar a ḟliuċa 'na ḃéal. Má ḃuaileann an tarna gassún a ṁéar ar an méar fliuċ, deireann an fear le h-uiṁir a 1 go ḃfuil sé buailte ag uiṁir a 2. Siúd ansan iad.

BUAILTEAĊ—Tá an ḃó san buailteaċ. Fan amaċ uaiṫi.

BUAIRT—Ḃí sé ar meisce isteaċ is ḋein sé ana-ḃuairt=trioblóid; ċuir an tig tré ċéile go mór. Tá sé ċó maiṫ agat an ḃuairt do ċaiṫeaṁ i n-áirde leat féinig=eiriú airti. Fear gan ḃuairt, gan ġruaim, gan ṁairg, gan ḃrón.

BUALTAĊ—Bualtaċ bó nó capall. Bualtaí—uiṁir iolraiḋ.

BUAN—Tá sé ag báistiġ aċ níl cuma buan air. Ní ḃeiḋ an tráṫnóna aċ ceaṫaċ=sánas idir na ceaṫana.

BUANAĊT—Nó buanaíoċt. Ṫógas naoṁóg an ḟir sin liom; deineas buanuíoċt uirṫi=dánuíoċt. Ba ṁaiṫ liom dul isteaċ dá mbéaḋ aon ḃuanaċt agam ar an dtiġ aċ níl=ceart nó cál ċuige, nó taiṫí ar ḋul isteaċ ceana. Ṫógais an leaḃar san leat agus cá raiḃ do ḃuanuíoċt air? Ḃí sé a d'iarraiḋ beiṫ ag déanaṁ buanuíoċta orm. Labair an ḃean san go dána leis an sagart mar tá buanuíoċt aici ar an gcléir—toisc duine dá muintir ḃeiṫ na ṡagart, nó rud éigint mar sin. Tá sé de ḃuanuíoċt ort é ḋéanaṁ=dualgas, ceangal. Ḃí sé de ḃuanuíoċt agam air é d'iarraiḋ air=dánuíoċt.

BUAN-ĊUIṀNTEAĊ—Tá an duine seo ana-ḃuan-ċuiṁnteaċ=is féidir leis cuiṁne a ċoimeád ar rudaí i ḃfad 'na ḋiaiḋ aniar.

**buanúil**—Deineas ana-ḃuanúil air mar ḃí aiṫne ṁaiṫ agam air=dána. Táimíd ana-ḃuanúil le ċéile, ar a ċéile=ana-leanúnaċ, ana-ḃaoċ, ana-leagṫa (leacaiṫe). Deinimíd ana-ḋánuíoċt ar a ċéile.

**buiḋe**—Tóg t'aimsir. Is fada buiḋe ó n-a dóḋéag fós é=fada fada. Sé an dial buiḋe é=dearg, crón, duḃ. Glas-ḃuiḋe=daṫ an ola-ċrainn. Tá an dial buíḋe air ċun óil. Tá an t-eadarsuṫ buiḋe ann=go maiṫ.

**buiḋeaċ**—Baoċ. Ḃfuil tu baoċ anois?=sásta. Ní raḃadar ró-ḃaoċ dá ċéile=sásta, muintearḋa. Tá mí-ḃaoċas orm mar ġeall air=mí-sástaċt. Nílim ró-ḃaoċ dem barga.

**buiḋeaċán**—An ċuid den uḃ a ḃíon buiḋe. Gealaċán an ċuid eile. Ní ḃéinn ag cor mo ċainnte leat a ṫuille, a ḃuíḋeaċáin=a ḋuine ḃuíḋe.

**buíḋeaċt**—Casaḋ mo ḃuíḋeaċt liom=me ḃeiṫ buiḋe.

**buiḋean**—Táimíd ar aon ḃuiḋin, d'aon ḃuiḋin, sa méid sin=ar aon ḃonn, aon dul, aṁáin; ar aon aigne aṁáin. Ḃíon na daoine a ḃíon ag obair ar aon ḃonn aṁáin, go mbíon aon ḃonn aṁáin fúṫa, bíd siad d'aon ḃuiḋin aṁáin—fuirean na luinge, cuir i gcás.

**buiḋísim**—Tá an coirce ag buiḋiú, aċ raġaiḋ sé seaċtain eile. Ḃíos age baile le buiḋiú na gréine=gearrid do ḋul fé.

**buigeaċt**—Ní ḃfuaireamair aon ḃuigeaċt air, ann=ball bog. Ní ḃfuaireamair éinní ar bogaireaċt uaiḋ=go bog.

**buile**—Ḃí fiaḃras buile air=ana-olc.

**buille**—Ḃíon buille luaṫ an luain agus buille déanaċ an t-Saṫairn aige=bíon sé ag obair i gcoṁnuí ó ṫosaċ deire na seaċtaine. Ḃíon buille den peann có h-olc le h-aon ḃuille eile. Tá buille maiṫ coirce ar an ngort,

féir ar an bpáirc=brat, sreaṫ. Tá Seán ós cionn a ḃuille go maiṫ=go maiṫ as: is féidir leis a ġnó a ḋéanaṁ go maiṫ. Ḃí sé ag baint a ḃuille as an staiġre, ḋen staiġre, suas=coiscéim.

**buille**—Beimíd ag baint buille as an gcoirce=á cur ḋínn, á ṫreascairt. Ruġ ana-ḃuille éisc orainn inniu=ḃuail mórán díoḃ linn d'aon scríob aṁáin. Trom an speal go mbainead buille=an méid a ḃainfá d'aon iarracht aṁáin; idir ḋá ḟaoḃar go dtí faoḃar eile: dreas. Tá ana-ḃuille speile aige. Táid ag baint a mbuille aisti (as an mbád)=ag ráṁuíoċt leó go breá bog. Ḃuail sé buille maide air agus mairḃ sa ċeann é=buille de ṁaide.

**buimpéis**—Ḃí sé (ag siúl) na ḃuimpéisí=stocaí.

**buirbeáil**—Tá sé ag buirbeáil ċun báistí=ag cuirneáilt. Nó ċun gaoiṫe. Tá an ċos ṫinn ag buirbeáil ċun braoin=ag baġairt, ag bailiú: cuma an ḃraoin ag teaċt air. Tá an ḃeirt seo ag buirbeáil ċun bruiġne, ċun a ċéile. An teine ag buirbeáil ċun lasta=ag brise amaċ.

**búirṫé**—Tá búirṫé deataiġ ar fuaid an tiġe, ar fuaid an baile, ar an áirṫaċ=ana-ḋeataċ. Is mór an ḃúirṫé gail atá agaiḃ=gal ana-ṫrom.

**búiṫreán**—búirṫé.

**bulcán**—Bulcán iseal buaċala seaḃ é. Nó, bulcán mná, cailín, fir, tairḃ, agus mar sin=balcaire.

**bulcánta**—Buaċaill bulcánta=buaċail atá 'na bulcán.

**bulóg**—Bíon clúdaċ anuas ar an mbúlóig nuair a bítear á beiriú. Ní ḃíon ar an gcíste, aċ iompuiġtear é.

**bun**—Ní ḋíolfaḋ sé an ḃó éinní fé ḃun fiċe púnt=níos lúġa ná. Tá an Ġaoluinn anso, bun ós cionn leis an mBéarla=ní h-ionann leis an mBéarla: níl an Béarla. Cuireaḋ bun ós cionn leis an saol me='na ċoinne. Bun os cionn le h-éinní. Tá an ṗíp, an ċailc, an peann luaḋa,

caiṫte go bun=go deire. Ní haon ṁaiṫ é ḃuala, fé ḃun é ṁarú=gan é ṁarú. Ḃíos ar an dtaoḃ a ḃí bun ós cionn leis an ngaoiṫ=taoḃ na fotana. Ní h-aon ṁaiṫ na h-úḃla fé ḃun scilling an doran a ḋ'fáilt orta; nó, fé ḃun muna ḃfuiġfí scilling an doran orta. Téir go bun, ar deire=go bun leaṫ—le scoláire sa rang. Tá an focal agam aċ níl a bun=a ḃrí. Nílim i mbun é ḋéanaṁ=ċun. Ní raġaḋ sé i mbun é ḃrise=ní ċuirfeaḋ ċun. Tá an oiḋċe ag dul ar bun=ag tosnú, ag neartú, ag géarú—nuair a cloistear scríob ġaoiṫe amuiġ. Tá sé, tá an lá, ag dul ar bun. Is fearr dul i mbun an scéil=tosnú air i gceart. Taḃair an bád go bun na gaoiṫe=fé ḋéin an treó go ḃfuil an ġaot ag teaċt as. Ní raiḃ aon ḃun (bonn) cainnte aige=ní ḟeidir éinne cad 'a ḃí ar bun aige: nó, ní raiḃ aon aḃḃar cainnte aige. Fill suas bun do ḃríste as an bpluda. Ní ṫugan an t-iasc mórán airgid leó fé ḃun cuid ṁaiṫ díoḃ ḃeiṫ ann=gan. Ní féidir liom bun a ṫaḃairt leis an ḃfocal san=ḃrí. Ól suas go bun é—cupán tae. Tá Ḃríd cliste, agus an cailín fé n-a bun=an cailín is giorra di san aois, an cailín is óige ná í. Glac bog fé ḃun do ċúraim é=cainnt a deirtear le duine a ḟáḃan a ċeann isteaċ i gcúram ná baineann leis=ní h-aon ṗioc ded ċúram é. Tá droċ-ḃun fén bpáirc sin=droċ-ḃonn. Ḃí sé am ċur bun ós cionn lem ṡúipéar—béidir go mbéaḋ tosnuiṫe agam ar an súipéar a ḋ'iṫe, is béidir ná béaḋ. Ḃí sé a ḋ'iarraiḋ me ċur bun ós cionn ar mo ṡúipéar—béaḋ tosnuiṫe agam ar an súipéar sa ċás so.

BUNAIĠIM—Ḃunaiġ sé fáṫ a teaċta=ċuir ar bun: ċrom sé ar a rá cad na ṫaoḃ gur ṫáinig sé. Ḃunaiġ sé an cúrsa ċun me ċur suas=tarraiġ anuas. Ḃí lán-aireaċ ar na bearta a ḃunóċaḋ duit=a ċuirfeaḋ ar siúl: a ṫosnóċaḋ.

BUNA-ḂRISTE, agus mar sin. Tá an capall buna-ḃriste=briste isteaċ cuíḃraċ maiṫ. Táim buna-ċorṫa, buna-ḋíoṁaoín, buna-réiḋ, buna-ṫuirseaċ=maiṫ go leór. Tá an siopadóir buna-ḃriste=briste síos ceart go leór: boċt. Tá an oiḋċe buna-ċaiṫte=poll maiṫ déanta inti. Nó, barra-ḃriste, barra-ċorṫa, barra-aon-ní.

BÚNDLAĊ—Ṫuit braon de ṡile na búndlaiġe anuas ar

mo ċeann. Cloċ ḃúnḋlaiġe=an ċloċ a ḃíon ḋíreaċ féin mbúnḋlaiġ i gcúinne an tiġe.

**BUNÓC**—Tá croiceann na bunóice air=croiceann an linḃ óig—deirtear le duine deiġ-ḃeárrṫa.

**BUN-ÓS-CIONN**—Cúrsa bun-ós-cionn a ṫug iad=neaṁ-ċeart. Ní h-é sin a duḃairt, aċ rud bun-ós-cionn ar fad leis=a ṁalairt ar fad. Ḋeinis bun-ós-cionn é. Ṫógas an focal bun-ós-cionn uait=níor ṫógas, níor ṫuigeas, i gceart uait é. Tá teine ḃreá ṫíos agam; aċ bun-os-cionn le h-aon teine, bíon an seómra te=lasmuiġ de ṫeine ar biṫ.

**BUNRÚTA**—Ní ṫuigim bun-rúta an scéil=bun-ṗréaṁ.

**BUNÚS**—Tá bunús ar an ḃfear san=é ḃeiṫ ciallṁar staidéarṫa, éifeaċtúil, fódúil: nó, láidir sa t-saol. Níl aon ḃunús uirṫe ċun éinní=níl aon ṁaiṫ uirṫi, innti. Ní ḃfuiġinn aon ḃunús leis an ráfla san=ciall, bun, úġdar.

**BUNÚSÚIL**—Fear bunúsúil=go mbíon fuaimint agus éifeaċt leis. Tiġ bunúsúil=maiṫ, láidir. Tá sé bun-úsúil go maiṫ ċun na Gaoluinne=fódúil, fuaimintiúil.

**BÚRAĊ**—Ní ḋ'féadfaidís cor a ċur dá mbúraiġ ná go dtaḃarfaí sé ndeara iad=aon ċorruiġe beag a ḋéanaṁ. Ní—ná go léiġfí orṫa=ná go mbéaḋ fios cad a ḃéaḋ ar bun aca.

**BURCAĊ**—Tá an lá salaċ (slaċ) burcaċ—lá ceóiġ, lá báisti go mbéaḋ drib is pluda ar gac éinní=salaċ.

**BÚRDÁLAIM**—Ṫugas búrdáil ṁaiṫ dó=buala, brú—leis an láiṁ nó le h-éinní. Fuair sé búrdáil ṫrom ón máistir leis an leaḃar. Ṫug Seán búrdáil ṁaiṫ dá ṫeangain dom=búrdáil ṁaiṫ ċainnte: buala is scríoba maiṫ leis an dteangain.

**BÚRDÚN**—N'feaca riaṁ aċ ag imeaċt leo búrdún

ṫu agus an scéal ar do ġob agat=scéala. Luċt an búrdúin. Tabarfaiḋ sé an búrdún so go dtí an tiġ úd tall. Tá sé taġta isteaċ ón mbaile mór agus tá cuid ṁaiṫ búrdúin aige má tá sé fíor=núaċt.

BÚRDÚNAĊ—Tá an páipéar ana-ḃúrdúnaċ indiu=ana-ċuid nuaċta air.

BÚRLUÍOĊT—Ḃíodar ag búrluíoċt le ċéile=greim aca ar ḋá taoḃ burlaiġ (brollaiġ) ar a ċéile, nó ar ḋá taoḃ bóna caróige a ċéile, agus iad sall is anall a d'iarraiḋ a ċéile a leaga. Ṫugas ana-ḃúrluíoċt dó.

BÚS—Tá bús aige=glór árd garḃ láidir. Tá bús ar siúl aca so indiu: is dóċ gur braon atá ólta aca. Leanan breis búis oibreaċa nua=glór mór láidir go mbíon fuaim ṁaiṫ leis agus é i ḃfad le cloisint (ċloisfá i ḃfad uait é).

BUSÓG—Tá busóga ar an ḃfairrge=tonnuíoċa beaga. Ḃéaḋ busóga ar loċ ag scailp ġaoiṫe; nó dá scaoilfí cloċ isteaċ—beidís ag gluaiseaċt amaċ 'na mboġsíní.

## C

CABA—Tá ana-ċaba isteaċ fén gcloiċ sin=tá sí ag caiṫeaṁ amaċ go mór. Ḃuailear isteaċ fé ċaba cloiċe ón mbáirtiġ=poll isteaċ fé ċloċ a bíon ag caiṫeaṁ amaċ ós do ċionn. Náċ éaċtaċ an caba atá ort, nó fút?—le sean-duine a ḃéaḋ cromṫa crapaiṫe amaċ. Ḃíos istiġ i lár an ċabaiḋ (ċabaiġ).

CABAIL—Rugas isteaċ timpal na cablaċ air=corp. Cóta na cablaċ=an cóitín a bíon ar leanḃ. Dé ḃeaṫa-sa isteaċ ċúġam, a ċabail na seana-ṁuintire, adéarfaḋ Éireanaċ i dtír tar lear le h-Éireanaċ eile a ḃuailfeaḋ isteaċ ċuige=a ṡíol na seana-ṁuintire atá i n-Éirinn, a ṫáiniġ róṁam.

CABAIR—Rug cabair againn ar an mbó agus tairr-

giomair aníos ar an bpoll i=roinnt ṁaiṫ, go leór. Ḃainimíd caḃair ar na seólta ċun na fairrge a ċur dínn. Ṫáinig sé im ċaḃair. Ġlaoḋas i gcaḃair dom é. Ḃean ċaḃarta, nó ċaḃraċ=a tugan caḃair do ṁná nuair a bíon bunóc ag teaċt ar an saol aca. Ḃí an sean-ḟear ag bacadáil leis agus maide na ċaḃair aige.

CAḂALTAR—Tá caḃaltar sróna air=srón mór fada amaċ ar nós caḃaltar an ċéaċta.

CABANTA—Náċ cabanta an dorn beag fir é!=an iomarca cainnte ḃeiṫ aige: é ḃeiṫ 'na ċabaire.

CAḂRUIĠIM—Tá blas caḃruiṫe ar an iasc mar ḋ'ḟan na putóga ó 'réir ann=blas sar beag láidir. Tá an t-iasc, an ḟeóil, ag caḃrú ċeal an t-salain=ag loba rud beag sa t-slí go mbíon blaṫ caḃruiṫe láidir uaiḋ. Caḃruiġim=tugaim caḃair, leis. Caḃair leis, nó caḃruiġ leis.

CAC—Cac na gcaoraċ, na ngaḃar. Aċ, bualtaí bó nó capall.

CACAMUS—Níl i Seán aċ cacamus ċun Gaoluinne=duine, rud, gan ṁaiṫ Níl aige aċ cacamus Gaoluinne=Gaoluinn gan deallraṁ. Is mór an cacamus é an síoda buíḋe ar Ṡiobán agus an preabán ar a h-aṫair=cúrsa gan deallraṁ. Tá ana-ċacamus déanta agam agus coróin breise a ṫaḃairt ar leaṫ-ṗaca plúir. Cacamus cainnte=gan ḃun: ná fuil ceart. Sé an cacamus don ṁáirtir ḃeiṫ ag obair agus an buaċaill díoṁaoín. Cacamus mór féin seaḋ ḃeiṫ ag bronna airgid ar Ṡeán Buiḋe, agus gan aon tuilleaṁ aige air. Cacamus fir=fear gan tairḃe, gan ċrí; breallsúnta. Cacamus imearta=imirt gan ḃeiṫ go maiṫ, ná coṫrom. Cacamus leaḃair=leaḃar gan ḃonn. Níl sa scéal aċ cacamus=scéal gan ċuma, gan ċló. Cacamus críoċnuiṫe oibre seaḋ ḃeiṫ ag marú éisc agus gan aon ċeannaċ air=cúrsa breallsúnta.

CAD—Capall maiṫ seaḋ é. Ḋé! Cad é capall!=ní misde é rá. Náċ iongantaċ an coirce a ḃí sa gort san?

Ḋé! Cad é coirce! Ḃí allagar maiṫ tímpal na ceirte sin. Ḋé! Cad é allagar!=ḃí, gan aṁras.

CAIBIDEAL—Bíon dlí agus caibideal ar bun gaċ aon lá aca=dlí: dáil ċun ceisteana a réiteaċ.

CAIBÍN—Béal éisc. Tá an duḃán sa ċaibín aige. Ar a ċaibín atá an fear san ag maireaċtaint=ar a ḃéal, le n-a ṫeangain.

CAIDÉIREAĊT—Tá sé ag caidéireaċt dó féinig ar fuaid na h-áite=ag imeaċt gan ġnó, gan ċúram—fear, cig, a bíon ag imeaċt ar aonaċ agus ar ṁarga agus mar sin, gan aon ċúram.

CAIDREAṀ—Coidreaṁ: cuidreaṁ. Tá aiṫne agam air aċ níl aon ċoidreaṁ=an aiṫne a ġeóḃfá ar ḋuine ó ḃeiṫ ag cainnt leis agus 'na ċuideaċtain; nó fáṫ na h-aiṫne sin. Táim i gcoidreaṁ na Gaoluinne le fada anois='na h-aiṫne, na treó, tímpal uirṫi. Táim i gcoidreaṁ Ṁuíntir Ċonaċt. Níl aiṫne ná coidreaṁ agam ort. Níor ḋeineas aon ċoidreaṁ leis=cainnt nó cuileaċta. Ní h-éinne dem ċoidreaṁ tusa go ḃfios dom. Níor ċuireas aon ċoidreaṁ air, bíoḋ go raiḃ sé sa tig=aiṫne den t-sagas so ṫuas.

CAIDRÍĠIM—Níor ċoidriġeas é=níor ċuireas coidreaṁ air: níor ḋeineas coidreaṁ leis.

CAIDREAṀAĊ—Coidríaċ. Coidríaċ maiṫ seaḋ é=fear go mbéaḋ coidreaṁ air: nó go mbéaḋ coidreaṁ is cuileaċta ann.

CAIḊTE—Téiġmís ag imirt caiḋtí=leaca tímpealaċa, leiteaḋ béil scála ionnta go minic. Cuirtear spriuc na seasaṁ agus bítear ag caiteaṁ na gcaiḋtí ar an spric ar nós na gcnaipí nó na bpinginí. Caiḋte aráin=blúire leaṫan tímpealaċ. Bíon an tímpal i gcóṁnuí ag an gcaiḋte bíoḋ go mbéaḋ sé méirscreaċ féin.

CAIḊTE—Taḃair leat caiḋte aráin má ṫéiġir ar an ḃfairrge=blúire maiṫ cruinn.

CAIĠDEÁN—Nó caiḋdeán=faid dá ṁogal de líon=

marc, toṁas, coṁarṫa. Indiu lá an ċaiġdeáin ag Dáil Éireann=an marc-lá, an sprioc-lá, an lá ar a raiḃ ceapaiṫe aca teaċt le ċéile. Níl aon ċaiġdeán fós leis an lá go ḃfuiġmíd cúntas=marc, níl aon rud a déarfaḋ linn cad é an lá. Tá caiġdeán eile le cruinniú na n-Óglaoċ=téarma, toṁas.

CÁIL—Tá cáil ṁaiṫ air ċun Gaoluinne=ainm ṁaiṫ.

CAILC—Ċuaiḋ sé ṫar cailc leis an mbia, leis an scéal, le h-éinní=ṫar ceart: ró-ḟada. Nó, ċuaiḋ sé ṫar cailc air=ṫar teórainn. Tá ḋá ṗúnt ar ḟeiḋre bróg ṫar cailc ar fad. Tán tu ag imeaċt ṫar cailc ar fad leis an salaċar cainnte sin.

CÁILÍOĊT—Is maiṫ an t-oibríḋe an luċ 'na ċáilíoċt féin=don neart atá ann. Táid go maiṫ 'na gcáilíoċt féin=dréir an coṫrom atá aca: dréir a n-aois, agus mar sin. Táim níos fearr ċun oibre ná tusa, aċ mar sin féin tá'n tusa níos fearr ná mise id ċáilíoċt féin=agus an coṫrom, an seans, atá faċta agat. Ḃí anairt ar na báid na gcáilíoċt féin=dréir a dtoirt go leór orṫa go léir.

CÁILIÚIL—Níl na prátaí aċ cáiliúil againn=nílid aċ cuiḃsaċ, cuiḃsaċ go maiṫ, gan ḃeiṫ le loċtú. Conus tá'n tu? Cáiliúil.

CAILLEAĊ—Práta a ḃéaḋ ag féaċaint ceart go leór ar an dtaoḃ amuiġ, aċ nuair a beireófaí é, ḃéaḋ sé glas agus lán d'uisce: nó, práta a ḃéaḋ casta suas ann féin.

CAILLIM—Tá na prátaí ag cailliúint=ag cailliúint na ngas, nó ag dul siar. Tá na gais ag cailliúint ar na prátaí=ag tuitim. Nuair a ḃíon an práta ag cur amaċ ḃíon an croiḋe á ċailliúint aige=ag imeaċt. Táim ag cailliúint ar na cártaí le seaċtain=ag cailliúint airgid leó. Nílim caillte puinn, puinn caillte, leó fós=siar, ċun deire. Fuaireas caillte ar an mbóṫar é. Cailleaḋ mórán airgid leis—le buaċaill a ṫug téarma i scoláirte, cig: ag ceannaċ bróg dó: éinní mar sin. Ċaill Seán púnt orm=púnt dem ċuid airgid.

CÁIM—Tá sé déanta gan ċáim agat=gan loċt.

CÁINIM—Níl an clog ċun cáinte=ní ceart é ċáine; tá sé go maiṫ. Ní ceart aon ċáine a ḋéanaṁ air.

CAINNCÍN—Bíon cainncín amaċ ar ṁuic, ar ṁadra, ar ḋuine=srón. Tá cainncín maiṫ sróna air. Tá coimeád na spéaclaí go maiṫ inti. Tá mo ċainncín stopaiṫe. Mise fear an ġrinn, gan ċainncín=gan ġruaim. Deirtear go mbíon cainncín ar an t-é go mbíon turmus nó mí-ṡásaṁ air.

CAINNT—Ċuir sé cainnt ċúġam=labair ċúġam. Ḃí rinnce go leór ann indé. Ná bí ag cainnt air=bí, gan aṁras. Ḃíos ag rá cainnte. Tá cainnteana deasa aige=slite deasa ċun cainnt a ḋéanaṁ. Tá gaċ cainnt aca againn=gaċ abairt.

CÁINSEÓIREAĊT—Ḃí sé ag cáinseóireaċt ar mo ḃróga=á gcáine: ag fáil loċta orta. Cáinseóireaċt=cáine coitíonta, nó mór-ċuid de.

CAIPÍN—Má oireann an caipín duit tóg é, aċ nílim á ċur ort=má oireann an ċainnt, an cúrsa. Caipín duḃ a ċur ar ḟocal=é ḋ'análú ar ṗáipéar.

CAIRB—Tá an ċairb uaċtarac go léir imiṫe uaim=na fiacla uaċtaraċa. Tá an ċairb go léir aige fós=na fiacla go léir. Tá cairb ṁaiṫ aige=fiacla maiṫe, láidre, gan ṁaisle gan ṁáċail, agus iad tiuḃ ar a ċéile, coitíonta.

CÁIRDE—Ḃíos ag tógaint uaiḋ ar cáirde. Ṫugas milseáin do sna rudaí beaga, agus is beag an ċáirde a ġeóḃaiḋ siad uaṫa=beaṫa, ní fada go mbeiḋ siad imiṫe siar aca. Is beag an ċáirde eile a ṫaḃarfaiḋ sé dom=beagán den lá fada.

CÁIRDEAS—Cáirdeas Ċríost dom seaḋ é=ṡeasaiṁ sé liom mar aṫair baisti. Mar a ċéile don ṁáṫair baisti.

CÁIRÉIS—Ḃí ana-ċáiréis aige ar a ċuid éadaiġ, timpal a

ċuid éadaiġ=ḃí sé ana-aireaċ—gan leigint d'éinní cimilt leó, aċ iad a ḃeiṫ go deas.

CÁIRÉISEAĊ—Táim ana-ċáiréiseaċ ar mo ṡeómra; i dtaoḃ, nó timpal, mo ṡeómra=ag taḃairt ana-aire ċun é ċoimeád glan agus go deas. Fear ana-ċáiréiseaċ é sin=cruinn, cúramaċ: níor ṁaiṫ leis éinní ḃeiṫ ag imeaċt bun ós cionn. Tá an buaċaill so ana-ċáiréiseaċ timpal a ċuid sgríoḃnóireaċta, aċ níl ar an nGaoluinn féin. Ní leogfaḋ fear na cáiréise dó féin dul i gconntaḃairt (cúntúirt) slaġdáin, cig.

CAIRT—Tá an ċairt roimis an gcapall agat=an cúrsa bun-ós-cionn.

CAISLEÁN—Tá na caisleáin ar an spéir indiu (=sgamaill móra bána reaṁra), agus táid lán de ḋroċ-ṁianaċ.

CAISLIÚIREAĊT—Béidir go gcuirfinn ag caisliúireaċt tu muna n-éistir=ag píopáil, ag gol, ag pusuíol ġuil. An duine a ḃíon aṁlaiḋ bíon glór á ḋéanaṁ aige. Nó, ag caisliúiriġ.

CAITIM—Is leis an ḃfairrge is mó a caittear an focal san=a cuirtear á úsáid: a deirtear. Is minic a ċaiteas an focal san=a labras. Caiṫ suas na cártaí, agus téiġmís abaile=cuir uait iad. Ċaiteas suas an port=d'eiriġeas as. Tá an tairnge caitte agam=curta isteaċ san adṁad có fada is a raġaiḋ sé. Ḃí fógra ar an ḃfalla aċ ċaiteas anuas é=tógas anuas, stracas anuas. Tá na bróga ag caiteaṁ go maiṫ=caiteaṁ maiṫ á taḃairt uaṫa aca. Tá an lá ag caiteaṁ go maiṫ=ag fanaċt breá. Tá'n tu ag caiteaṁ go breá, agus an obair go léir atá á ḋéanaṁ agat=an cló agus an fuinneaṁ á gcoiméad agat. Ḃí na daoine á gcaiteaṁ ar a ċéile, nó á luaḋaċtaint le n-a ċéile=á gceapa do n-a ċéile: á rá go bpósfaidís a ċéile (beirt a ḃí mór le céile). Níl aon ċaiteaṁ ar na cosa=ní féidir iad do ċaiteaṁ. Cad tá uait—ó leanḃ? Caiteaṁ i n-áirde=é ċaiteaṁ i n-áirde leis an dá láiṁ. Caiṫ uait an focal san=cuir uait. Níl aon ċaiteaṁ sa tsaol orm aċ déanaṁ mar is mian liom=cúram. Ḃí gaċ

ní ag dul im ċoinniḃ, agus mar sin do ċaitear an saol i n-áirde liom féinig=d'eiríġeas as: ċaitear oibreaċa agus cúram uaim agus tógas breá bog é. Is féidir liom éinní a ċaiteaṁ suas liom féinig ar an slí ċéadna. Ḃí na h-éadaí seo ar caiteaṁ ċeana=á gcaiteaṁ. Caiṫ suas do ḃille=deim suas, áiriġ suas—le fear siopa. Ní fearr ḃeiṫ ag caiteaṁ cainnte ar an gceirt=ag déanaṁ, ag cailliúint. Muna dtugan na bróga so caiteaṁ maiṫ uaṫa cas liom é=triail ṁaiṫ. Ḃíomair ag cainnt i gcaiteaṁ an ḃóṫair, na h-aimsire, agus mar sin. Níl aige aċ fáil agus caiteaṁ=ón láiṁ go dtí an mbéal. Caiteaṁ i n-áirde uait; do ċaiteaṁ uait; do ċaiteaṁ i n-áirde uait—ag an t-é is giorra don sprioc a ḃíon an caiteaṁ i n-áirde; agus muna ndeinean sé sa ċeart é, deirtear mar seo tuas leis. Ní ḃíon aon ḟeiḋm sa ċaiteaṁ san ansan. Ḃille a ċaiteaṁ suas=a ċur amaċ. Nuair a ḃeiḋ tu ag déanaṁ suas an airgiḋ, caiṫ amaċ na feóirlingí. Fág amaċ iad=ná cuir isteaċ i n-aoċor iad. Ḃí na bradáin á gcaiteaṁ féin=ag léime amaċ as an uisce. Ḃí na faoilinn á gcaiteaṁ féin—ceann ar aġaiḋ isteaċ san uisce. Táim ag caiteaṁ an ṗúint suas ort=á ḃronna, á ḃronna suas, ort; á taḃairt suas duit. Níl aon ċaiteaṁ sa t-saol orm=níl éinne i mbun aon ċúram a ḃaint asam: níl aon ṁáistrioċt ag éinne orm: mise ḣéin mo ṁáistir ḣéin.

CÁIṪIM—Tá an bád á ċáṫa ó ḋeas=á ṡéiḋe: á ċomáint. Tá sí cáite ó ḋeas ag an ngaoiṫ. Cáiṫfiḋ sé báisteaċ nó sneaċta ar ball. Tá sé ag cáṫa ḃáistí go tiuḃ=ag cur. Nílim cáite fós=níl mo ṁaitear imite—fear go raiḃ cnagaire tiar aige aduḃairt. Nó, déarfaḋ fear riarta bíḋ nó díġe é, nuair ná béaḋ deire amuiġ aige. Níl mo ċuid Gaoluinne cáite fós=briollaċ ná caillte agam. Tá an long cáite ċun na fairrge=scuabta.

CÁITINIÚIL—Is cáitiniúil an rud beag í=so-ċáite: leóċailleaċ, deóċailleaċ: rud gur fuirist é ġortú, díoḃáil a ḋéanaṁ dó. Is cáitiniúil an duine é mar go n-iompóċ an goile air ar ḃeagán cúise. Nílim cáite fós, aċ táim ag dul i gcáitiniúlaċt.

CAIṪIS—Tá cion agus caiṫis agam ort=cion, gradam. Tá caiṫis agam duit. Ḃíodar lán de ċion agus de ċaiṫis air.

CAITISEAĊ—Ḃí an uain go caitiseaċ=go h-aoiḃin. Ḋeinis go caitiseaċ é=go breá, go binn.

CÁITNE—Níl oiread is cáitne agam=an blúire is lúġa. No, oiread an ċáitne.

CÁITNEÓG—Tá cáitneóg ṁaiṫ ime againn indiu=blúire ḋeas: cnapóg reaṁar. Cuir ċúġam cáitneóigín ime=blúire cuiḃsaċ.

CÁITNÍN—Tá cáitnín féin fúil=blúire ana-ḃeag de rud éigint. Cáitnín tobac—ní h-aon ailp é. Ní raiḃ againn aċ oiread na frí de ċáitnín beag ime=blúire beag beag.

CÁL—Níl aon ċál agam ċuige=ceart: níl aon éileaṁ agam air.

CALL—Níl aon ċall agat le n-a ṫuille Gaoluinne d'ḟoġluim=gáḋ.

CALLAIRE—Duine a laḃran nó a ġlaoḋan amaċ go h-árd. Tá do ḃean ag callaireaċt ort isteaċ ċun an dinnéir. Ṫaḃarfaḋ an callaire ana-scóla teangan duit. Callaire seaḋ fear fógarta; fear an ċluigín. Callaire mná ná fágfaḋ síos ná suas ort é.

CALMA—Lá ciúin calma=ana-ċiúin: ḃíon mar a ḃéaḋ plána gloine ar an ḃfairrge.

CALLSAOṪ—Callaoṫ. Faiġtear callaoṫ ón iascaċ ar an ḃfairrge sa ngeiṁre=duaḋ mór. Is mór an callaoṫ atá faċta agam ó ḃeiṫ ag imeaċt tríd an áit anacraċ so. An ṁáṫair a ċuir sa ċallaoṫ í. Obair ċallaoṫ seaḋ scríoḃa an leaḃair seo=leanan call-aoṫ é scríoḃa.

CAM—Tá an focal san cam agat=mí-ċeart. Níl sa ḃfear san aċ an cam=níl ann aċ lúbaire: níl aon ḃlúire de ḋíreaċ.

CAMA-AḊMAḊ—Níl am aċ cama-aḋmaḋ=aḋmaḋ cam,

cnapaċ, casta. Cama-iarann, leis: cama-ċainnt: cama-leaṫscéal, agus mar sin díoḃ.

CAMA-ĊOSAĊ—Ar an "aċ" a ḃíon béim an ġuta.

CAMA-ĊUAIRD—Ḃuaileas isteaċ ar mo ċama-ċuaird = cuaird ná bíon díreaċ isteaċ i n-áit. Ḃíos ar mo ċama-ċuaird tímpal an tíġe. Ḃuaileas soir an bótar ar mo ċama-ċuaird = gan aon ċúram orm: ní raḃas ag gluaiseaċt fé ḋéin aon áit ar leiṫilig, aċ pé ball 'na dtaḃarfaḋ mo ṫoil nó mo ċosa me. Ċuas síos go Luimneaċ ag déanaṁ cúraim, agus toisc tig Seáin ḃeiṫ le h-ais an ḃóṫair, do ḃuaileas isteaċ ann ar mo ċama-ċuaird.

CAMADUÍOL—Cuir uait do ċuid camaduíola—nuair a ḃéaḋ duine a d'iarraiḋ blas na fírinne do ċur ar scéal bréagaċ; a d'iarraiḋ dallamalóg do ċur ar ḋuine: é ḋalla. Camaduíol ċainnte is éiṫiġ—nuair a ḃéaḋ scéal, nó scéala, cam ag duine. Cuir uait do ċuid camaduíola. Ní ċreidfinn tu.

CAMAĠAOṪ—Tá camaġaoṫ anso = gaoṫ ná bíon ag séide díreaċ.

CAMARUATAR—Feic camaċuaird. Ġaiḃ, táinig, an bás ar a ċamaruatar, agus sciob sé uaim mo ḃean = ruatar ná bíon díreaċ aċ mar seo is mar siúd. Ḃuaileas isteaċ ar mo ċamaruatar ċúċa = go tapaiḋ, agus gan ċoinne. Ní h-aon teaċt socaránta é.

CAMÓTAN—Gaoṫ a bíon ag casa tímpal. Tá na duilleóga ag rince tímpal aige sna camótain.

CÁMUS—Ní féidir liom aon ċámus a ḋ'ḟáilt ar do ṡláinte = aon loċt: aon áit lag. Ní h-aon ċámus ort é sin.

CÁMUSAĊ—Duine cámusaċ = duine a bíon ag fáilt loċta ar ḋaoine, nó ar rudaí.

CAN—Tá can ag teaċt aníos ar an aḋmaḋ ag an dtrátar.

F

Tá mála agam ċun an ċana a tabairt liom. Ḃíon can beag bán i ngruaig na ndaoine, uaireanta. Sail ċnis, leis, a tugtar air sin, agus go mór mór ar an salaċar duḃ a ḃíon, uaireanta, ar ċeann linḃ.

CANNCAR—Ḃí sé ag déanaṁ canncair orm=ag cur uilc, feirge, orm: am ċur suas. Ḋeineas é mar ċanncar ort=mar ċrá ort. Cúrsa canncaraċ seaḋ é=a ċuirfeaḋ canncar ort. Ċuir sé ana-ċanncar orm nuair a ċailleas mo ṗíp ḃreá=crostaċt.

CANNRÁN—Nuair a ṫánadar abaile ón aonaċ ḃí cannrán orṫa i dtaoḃ an ċeannuiġtóra.

CANNTA—Cannta feóla, ime, cáise, cloiċe, aráin, aḋmaid, páipéir, ṗeann luaḋa=ailp ṁaiṫ, smut maiṫ.

CANNTÁLAIM—Ḃíodar ag canntáil na n-earraí ar a ċéile ag an gceaint=ag árdú a n-airgid ar a ċéile: ag cur na ḃfiaċa suas. Fanaimís sa t-seómra so, mar níl éinne á ċanntáil orainn=a d'iarraiḋ é ḋ'fáilt uainn. Ḃí ana-ċanntáil ar an dtroscán. Ḃíodar ag canntáil na mná ar a ċéile=beirt a ḃí ag éileaṁ na mná le pósa.

CANNTÁLUIḊE—Duine a ḋeinean rudaí a ċanntáil ar ḋaoine eile.

CANNTRÁṪ—Ḃí an ċanntráṫ ann=tráṫnóna déanaċ. Ḃíon cuma na h-oiḋċe ag teaċt.

CANTA—Scríoḃan tu an Ġaoluinn go canta agus go néata—go deas, go gleóite. Tá na bróga go canta agat =go deas agus oiriúnaċ glan. Tá cainnt ċanta agat= greanta. Laḃran tu go canta agus go greanta. Is canta an cailín í=córaċ.

CANÚIN—Abair an scéal fé mar a ċualais é, agus ná cuir aon ċanúin air. Cuireaḋ mórán canúiní ar an scéal. Is féidir canúiní a ċur ar ḋuine, leis=cur leis an ḃfírinne na taoḃ.

CANÚINT—Canúin. Tá canúint na gCláiríneaċ ar do ċainnt=blas: slí ċainnte.

CAOḂAĊ—Éan mór neaṁ-ḟlaċtṁar í sin. Mar sin

caobaċ mná=bean ṁór ġéagaċ, agus í trom dall inti féin, coitianta.

CAOĊ—Ċífin caoċ tu sar a dtaḃarfainn duit é. Is deacair teaċt ar an dtaoḃ caoċ díom=me ṁealla, ḃalla.

CAOĊAIM—Oiread is a ċaoċfaḋ do ṡúil=rud ana-ḃeag.

CAOĊ-ḂEÁRNA—Beárna ná feictear, a ḃíon i ḃfolaċ.

CAOĊ-RUA—Tagan an caoċ-rua ar ṗrátaí agus ar ċoirce=péirtín a d'iteann na préaṁaċa ṫíos agus ruaḋan an t-uaċtar ṫuas.

CAOĊ-ṠRÓNUÍ—Duine a labrann tré n-a ṡróin. Ḃéaḋ caoċ-ṡrón ar ḋuine dá mbéaḋ sé ag labairt anuas tré n-a ṡróin.

CAOL—Tá an long caol ċun tosaiġ='na tosaċ: tá soc uirti. Tá cainnt ċaol tapaiḋ aige=gan beiṫ leaṫan, bog. Caiṫfiḋ tu tarac caol ar an arán=é sparáilt. Aċ, tá sé flúirseaċ, agus is féidir leat tarac air. D'ḟéaċas caol air=cruinn, beaċt: ní raiḃ an radarc leatta amaċ agam.

CAOLADÁN—Caoladán fir, mná, stáca, coca, con=fada, tanuí; nó duine nó ainṁí go mbéaḋ cnáṁa móra aige agus é lom. Caoladán mná=slataire tanuí mná.

CAOLÁN—Caolán cuit.

CAOL-ĊUID—Má tá deifríoċt idir an dá ḟocal sé an ċaol-ċuid é=rud náċ mór.

CAOLUIĠIM—Ní ḃéinn ag caolú mo radairc leis an leaḃar san=ag lagú, ag baint an t-soluis asta. Caiṫfiḋ tu do raḋarc do ċaolú ar an leaḃar san ċun é léiġeaṁ=do ċruinniú isteaċ. Tá caolú na sean-aoise ag breiṫ orm=an t-sean-aois beiṫ ag bailiú isteaċ ċun a ḋeire orm. Tá caolú na h-oiḋċe ag breiṫ isteaċ orainn=claoċnú, (claoċló). Caolú na h-oibre=nuair a ḃíon sí gairid do ḃeiṫ críoċnuiṫe. Nuair a ḃíon an radarc ag caolú ḃíon sé ag cailliúint an t-solais.

CAONTAIḊE—Ḃí sé 'na ċaontuí aonair=gan éinne na teannta i n-aon ċor.

CAOR—Tá an tig i n'aon ċaor aṁáin=é go léir fé ḃár lasraċ. Tá Seán i n'aon ċaor aṁáin=lasta suas i n'agaiḋ.

CAOṪÚLAĊT—Raġaḋ má ḃíon aon ċaoṫúlaċt agam air, nó ċuige=aga, am oiriúnaċ: má tagan sé isteaċ lem ċaoṫúlaċt.

CAPAL—Ċuirfeaḋ sé capal ó ċoirce ḃeiṫ ag éisteaċt leis—rud gur deacair é ḋéanaṁ, toisc go mbíon ana-ḋúil ag an gcapal sa ċoirce. Ḋéarfá é sin le scéal gan ḋeárṫaṁ.

CARÁISTE—Ḃí údarás aige agus caráiste ṁaiṫ= neaṁ-ṫámáilteaċt: gan ḃeiṫ náireaċ maol. Ní ḃéaḋ an duine glas uirṫi a raġaḋ i n-áirde ar árdán ċun óráid a ṫaḃairt uaiḋ. Tá caráiste mo ḋóṫin agam ċun é ḋéanaṁ. Ḋíolas na ba ar an aonaċ agus fuaireas coróin ċráiste an bó=fuaireas an méid sin an bó ṫar n-ais ón gceannuiṫóir. Cé ṁéid cráiste a fuairis as na ba? Ṫug sé an méid sin coráiste ḋom. Fuair sé scilling an tunna ar an nguál a ṫaḃairt isteaċ anso. Corráiste é sin leis.

CARÁISTIÚIL—Is caráistiúil an rud beag é. Raġaḋ sé corp ar agaiḋ pé áit go mbéaḋ sé ag dul. Ní ḃéaḋ náire air: aċ ḃéaḋ ionntaoiḃ aige as féinig.

CARḂAD—Carḃat. Tá mo ċarḃat teinn.

CÁRDÁLAIM—Fuaireas ana-ċárdáil uaiṫi=ana-ċlipe teangan: ana-socrú.

CAR-LÍNE—Scuab amaċ an ċar-líne=an leac a ḃíon ar an dtaoḃ amuiġ de ḋoras, uaireasta. Ar an gcarlíne.

CÁRNÁN—Tá sé ag cárnán (cártnán) airgid=ag bailiú go tiuḃ: ag cur tairis go tiuḃ.

CARRA—Tá carra mór ar na prátaí i mbliana=

screaṁ agus croiceann garḃ. Nó, dá mbéaḋ rian tarraiḋ ar mo láṁa ḃéaḋ carra orta. Carraí, leis.

CARRAIG—Carraig céille seaḋ é=carraig ar céill: ciall ar fad.

CÁRTAÍ—Tá cóṁacṫ ṁaiṫ ag an aon. Fáinne óir ort—deirtear nuair a iompuiġean duine an t-aon, nó nuair a ḃuaḋan sé an cluiċe (clota), nó aon ġníoṁ maiṫ a ḋéanaṁ. Ḃíon an t-aon hart i n'ḟear i gcoṁnuí=láidir. Ḃannríoġan an ṁá, rí an ṁá, agus mar sin. Scúḃaiġ amaċ iad=roinn amaċ iad go tapaiḋ. Táim á scúḃa liom ar mo ḋiċeal. Cad tá 'na ṁá? Cad tá ar ceann: ar ceann cártaí=ar barra, iompuiṫe. Cad é an daṫ atá ar ceann? Roinn amaċ iad. Pac, nó pacáil, iad. Ḃain díoḃ, nó geárr díoḃ. Táim i lúib an daiṫiḋ mar ar ċaill an sagart a ċlóca—áit ċontaḃartaċ (cúntúrtaċ) go minic. Ḋein amaċ iad=roinn amaċ. Caiṫ isteaċ fé ṫóin cártaí é=isteaċ fén bpaca. Scuab sé leis a raib de ċártaí ar fóġnaṁ ar imirt. Níl an cíonáṫ istig an boḃta so=níl ar imirt. Do láṁ suas, a ṁic ó: níor ṫugais an daṫ=tá'n tu as an imirt mar níor imríġis cárta den daṫ a bí tugta nuair ba ċeart duit é. Tá mo láṁ ṫuas. Cuireaḋ mo láṁ siar. Tá mo láṁ ṫiar=ṫuas. Níor ċeart an cárta san do ċoimeáḋ ón ṁá=ba ċeart é ḋ'imirt anuas ar an ṁá. Ċoimeádais óm ċárta-sa. An cíonaṫ muilleaċ, hart, spéirṫeaċ, triuċ. An cuireata hart, agus mar sin de. Tá spéirṫeaċaí, muilleaċaí, hartana, triuṫana, ar ceann.

CARTA—Is gairid (gearrid) anois mo ċarta (ṫéarma) ar an oileán, agus ana-ġairid féin.

CARÚL—Níor ċuala riaṁ an carúl san san abairt sin =focal.

CÁS—Ní cás duit imeaċt anois=is féidir leat: ní baol duit. Ar ḋeinis é? Níor ḋeineas, ná níor ċás dom =go deiṁin níor ḋeineas. Ḃí mórán cáiseana sa ċúirt indiu. Ní cás a rá ná gurab ait é an duine=ní miste. Níor ċás liom rud a ḋéanfaí liom ná me ċaiteaṁ amaċ sa

ḃfairge bíos ċó bréoite san=níorḃ fearr liom rud do (de), ná me caiteaṁ amaċ. Táim i ngalar na gcás=i bfíor-ċruaḋ-ċás. Ní cás tu leigint amaċ tá'n tu ċó h-aibiḋ sin. Cás fir ṁait é sin=is minic a tárla d'fear ṁait. Níor ḋein sé é—níor ċás dó=ní ḋ'féadfaḋ sé é; nó, go deiṁin níor ḋein. Ḃéaḋ cás ana-ċruaiḋ orm sar a laḃarfainn aon Ḃéarla. Ní cás duit an braon, nó an ṁéar, do leigint anois. Ní cás leat go n-íosfaḋ an t-asal an féar=is cuma leat.

CASAIM—Go gcasa Dia an t-sláinte, an rat, an ċainnt, éinní ort=go dtuga tar n-ais duit é. Sin iad na daoine go ḃfuil ár gcroiḋe casta ionnta=go ḃfuil lánċion againn orta. Cas, cas leat—le duine a ḃéaḋ ag casa súgáin. Ċas sé an polla; nó, ar an bpolla=d'imiġ timpal an polla—i rás. Ċuireas síos i bpoll é, agus cas liom é má tagan sé aníos. Ṫugas casa súl air féaċaint cad a ḃí sa t-siúl aige=casa breá bog timpal. Níor ḃaineas as an mbuidéal aċ casa díġe=deoċ ḃeag. As so amaċ beiḋ an lá ag casa agus an oiḋċe ag dul i ḃfaid=ag dul i ngiorraċt. Ḃí sé bréoite agus níl casa, an casa, facta aige fós; nó, aige fós=níl sé stadaite de ḃeit ag dul i n-olcas. Ḃí sé ag casa cailíní liom=á rá go mbím mór leó, agus mar sin. Tá an fear san lán de ċastuioċa=de lúbaireaċt. Tá a ċroiḋe is a aigne casta istig sa nGaoluinn. Tá Seán casta ar mo ṁéir agam=é ḃeit ċó mór san tugtha ar mo ṫaoḃ agam, féin ċóṁaċt go nḋeinfiḋ sé éinní dom. Práta casta=an croicean ḃeit crapaite air.

CÁSAIM—Ḃí sé ag cásaṁ, nó cáiseaṁ, a ḃoċtaineaċt agus a anacairí (aindeisí)=ag déanaṁ cur-síos brónaċ 'na dtaoḃ.

CASÁN—Ní féidir na focla san do ċur ag obair ar aon ċasán aṁáin=ar aon tslí aṁáin, nó cuma. Conus tá'n tu? An casán agus an bótar céadna i gcóṁnuí=an t-imeaċt céadna; an scéal céadna go deó deó.

CÁSCAÍ—Ní h-iad so na cáscaí céadna a ḃí riaṁ ann i dtaoḃ earraí, mar tá gaċ uile rud eirite=cáiseana. Ní

h-iad na cársaí céadna age iarsairí iad mar ċaiteadar stop suas den iarsaireaċt=ní hé an scéal céadna aca é.

CASTAIG—Cuir cor castaig sa ċórda=casa. Ḃéidir go gcuirfinn cor castaig id scrugal muna n-éistir. Ḃí sé ag cur castaig sa ċórda.

CASTUÍOĊT—Ḃí na buaċailli ag castuíoċt le ċéile=ag cor, ag iomrascáil. Ná deinid aon ṁíċothrom ar a ċéile. Tugaid ceart dá ċéile—i gcastuíoċt. Tar éis castuíoċt agus annró na h-oiḋċe ḃíos cáite amaċ=ḃeiṫ ag imeaċt soir siar, anonn is anall, agus suaṫa a ḋ'fáil.

CAT—Ċuirfeaḋ sé na cait féin ag gáirí—scéal·nó cúrsa áiféiseaċ. Leig sé an cat as an mála orm=scéiḋ sé rún orm. Ṫug sé cat-súil (cassúil) orm=féaċaint ṫapaiḋ.

CÁṪAĊ—Fairrge ċáṫaċ=an t-sáile a ḃíon cáite aníos ag an ngaoiṫ: nó, ag an mbrise ar na failltreaċa.

CÁṪAIM—Cáṫ ó ċéile iad=cuir—focla, cuir i gcár, i n-abairt. Sé an slisne an clúdaċ a ḃíon díreaċ lasmuiċ de ḃia an ċoirce. Ḃíon an cáṫ ar an dtaoḃ amuiġ de sin arís. Táim cáite ag an saol, ag an dtart, ag éinní=caitte amaċ, tráiġte.

CAṪAṪAĊ—Caṫuiġteaċ. Scéal caṫaṫaċ go maiṫ a ḃí aca i gCorcaig nuair a marḃuiġeaḋ an Méire=scéal a ċuirfeaḋ caṫú ort agus brón.

CEAD—Tá cead cosmáirde againn=cead gan ċeangal. Ċuireas an cúrsa 'na ċead='na ċóṁairle. I gcead duit; nó, i ḃfiorċead duit—nuair a déarfaí rud éigint ná béaḋ ró-ġalánta. Trom cead cainnte. Tá cead uilc agus maiṫeasa aige=cead gaċ éinní. Ċuadar á cur 'na ċead an raġaidís nó ná raġaidís.

CÉAD—Deirean an fear san céad rud=is minic ná ḃíon sé dáiríriḃ ná fíor. Ċeannuiġeas céad salainn=oċt gcloċa. Luċt na gcéadta=an airgid ṁóir. Ḃí luaċ na

gcéadta d'iasc ann aréir. Tógan sé oċt gcéad ċun acra Gaelaċ a ḋéanaṁ. Céad=tómas talún.

CEADAITEAĊ—nó, ceadaite. Ḃí sé ceadaiteaċ ages gaċ éinne dul ann=ḃí san de ċead aca. Níor ċeadaiteaċ dom é ḋéanaṁ ar rud maiṫ=rud maiṫ a ḋíolfaḋ me as: ar rud maiṫ a ċeadóinn é ḋéanaṁ.

CÉADAOIN—Céadaoin an Ḃraiṫ. Lár na Céadaoineaċ.

CÉADNA—Tá a leiṫéid céadna de leaḃar agam=leaḃar díreaċ mar é.

CEAINT—Ċuireas na h-éarraí ar ceaint, nó ar an gceaint. Ċeannuiġeas an leaḃar ar an gceaint. Ḃí ana-ċeaint ar an dtroscán=ana-éileaṁ air sa ċeaint.

CEAINTEÁLAIM—Ċeainteáil sé na h-earraí=an reiceadóir nó an duine gur leis iad. Táid ceainteálta. Aċ, ḃí na daoine a ḃí ar an gceaint ag canntáil ar a ċéile=ag canntáil na n-earraí. Tá an áit le ceainteáil.

CEAIST—Cnapán mór cloiċe le caiṫeaṁ. Ḃíodar ag caiṫeaṁ ceaiste. Torm an ċeaist.

CEAL—Tá so i ḃfad ar ceal uaim=ar iarraiḋ. D'imiġ ceal na teine orainn=easba. Tá sé as baile aċ ní leigfar a ċúram ar ceal=i léig, ar léig, siar is aniar, gan é taḃairt ċun críċe, ar lár. Táimíd ċó maiṫ as dá ċeal; nó, á ċeal=gan é. Ní maiṫ liom ḃeiṫ anso id ċeal=gan tu. Níl aon ṁaiṫ ionat, agus tá'n tu agam de ċeal náċ féidir liom fear is feárr ná tu d'ḟáilt. Táim díoṁaoin ċeal (de ċeal) speile=mar ġeall ar easba speile. Níl aon ċeal orainn=níl ceal éinní orainn. Ní raḃas ann ċeal feasa=tré easba feasa. Muna ḃfuil an obair críoċnuite aige ní ceal díċil a ḃí air=ḋein sé a ḋíċeal. Tré ċeal tuirsciona a ḋeineas é=toisc gan an cúrsa a tuirscint.

CÉALACAN—Ḃíos ar céalacan, ar mo ċéalacan, im ċéalacan=níor iteas ná níor ólas éinní ó n-a ḋóḋéag an oiḋċe roimis sin. Ní ḃristear seile an ċéalacain go

gcuirtear rud éigint siar. Is maiṫ an leiġeas é ḋ'iṫe fuar ar céalacan. Tóg ar maidin ar céalacan é. Tá sé, táid, i bpeictiúir an ċéalacain=ana-ċuma ocrais a ḃeiṫ ort.

CEALGAĊ—Is cealgaċ an bóṫar é—nuair a ḃéaḋ, cig, cloċa geárrṫa briste air. Obair ċealgaċ ċruaiḋ seaḋ an t-iascaċ=annróḋaċ.

CEALGÁN—Ċuaiḋ sé ar ċealgán a ḋá ġlún=ar a ḋá glúin noċtaiṫe.

CEALGÁNTA—Is cruaiḋ cealgánta an bóṫar, talaṁ, úrlár, bórd, duine, é=ana-ċruaiḋ. Úrlár tátáin : bóṫar sa triomaċ. Fear cruaiḋ cealgánta=cruaiḋ, láidir, anamúil.

ĊEANA—Anso duit ċeana! Ḃfuil ocras ort? Tá, ċeana=go deiṁin. Caṫain a ḃís ċun faoisdine? An trus ċeana=an trus go raiḃ faoisdine á éisteaċt ċeana.

CEANAḂÁN—Rud a ḃíon ag fás ar ṗortaċ agus bláṫ bán mín bog air.

CEANAN—Sé an fear ceanan céadna go deó deó é= an fear céadna céadna.

CEANGAL—Na ceanglaċa a ḃíon fé beiṫioċ. Cornasc—ón gceann go dtí an ċos tosaig. Laincide—ó ċois tosaiġ go cois deire. Urċal nó ruċal—ó ċois tosaiġ go cois tosaiġ. Búraċ—ó ċois deire go cois deire (fé ḃó nuair a ḃítear á crú).

CEANGALTÁN—Beart. Nó, an stropa leaṫair, cig, a ċeanglóċ mála.

CEANGLAIM—Tá sé, nó ċuaiḋ sé, ceangailte isteaċ sa Ġaoluinn. Ċeangail an teanga na ḃéal nuair a ċualaiḋ sé an ċainnt—le h-iongna nó le h-úaṫḃás (úafás). Ceanglófaí duine b'fearr ciall ná tu. Dá ndéanfainn é ḃéaḋ an baile go léir ceangailte ionam=greim aca orm.

Tu ceangal sa ḃotán—deirtear le duine a ḃíon ag bóṫaireóireaċt agus go mba ċeart é ċeangal ċun é ċoiméad istiġ.

**CEANN**—Má ṫóg sé isteaċ 'na ċeann é ḋéanaṁ ḋéan faiḋ sé é=má ċuir sé na ċeann. Fuair sé an ceann do b'ḟearr orm sa ċúrsa=an fear maiṫ, an láṁ uaċtair. Ní fada is ceann ar ṫír me=ní fada a ṁairfead. Níl aon ċeann ar Ṡeán=níl aon intin aige. Tá mo ċeann, tá an ceann, agam ort ar aoirde=táim ceann níos aoirde ná ṫu; nó, mo ċeann. Bíon dá ċeann ar an scéal. Bíon dá ċeann ar an maga—ceann an t-é a ḋeinean maga agus ceann an t-é ar a nḋeintear an maga. Is minic a ṫáinig na crosa ar. Tá a dá ċeann i dtalaṁ (le fear ná téiġean aon laga air aċ ag obair, a ḃíon mór-ġnóṫaċ)=a ċosa is a ċeann is a láṁa. Ní ṫabarfainn órlaċ dá ċeann dó=dá ṡlí féin. Caiṫeaḋ é idir ('dir) ceann is ċosa isteaċ sa ṗoll. Tá eagla mo ċinn orm=mo ṁaruiṫe. Ní mór an dul ċun cinn a ḋeinear riaṁ sa Ġaoluinn. Tá an clog ag imeaċt ċun cinn=ró-ṫapaiḋ. Ċuir sé, ḟáiḋ sé, a ċeann isteaċ sa ċainnt. Ṫógar ana-ċeann do (de)=ċuirear ana-ṡuim ann: ḋeinear ana-naiṫ de. Ċuala an focal aċ ní cuiṁin liom é, mar nár ṫógar aon ċeann do. Ṫáinig mo ċainnt ċun cinn =fíor. Téir ar ceann na buiḋne=ar tosaċ: i dtosaċ leat: ar tosaċ leat: ċun tosaiġ leat: ar tosaċ: go tosaċ. Tá sé ar a ċeann=ar a ṁeaḃair. Ceann maiṫ capaill seaḋ é: nó ceann maiṫ dá ċapall, dá ḃean, d'éinní=tugan aire dóiḃ. Droċ-ċeann dá ḃean seaḋ an fear a ḃíon ag imeaċt ar meisce, nó díoṁaoin, nó a ṫugan droċ-úsáid di. Ceann ar ṫír seaḋ me istiġ im ṫiġ féin=máistir. Ceann ar ṫír seaḋ Uaċtarán Ṡaor-Stáṫ na h-Éireann.

**CEANNRÓḊUÍḊE**—Sé mo ċapall-sa an ceannróḋuí ar ṗáirc an aonaiġ=an capall is fearr: cionáṫ na gcapall: ceann na gcapall. Sé an Pápa ceannróḋuí na h-Eaglaise =ceann, uaċtarán.

**CEANNSÍOS**—Ċuir sé ana-ċeann-síos orm=náire.

**CEANNTAR**—Tá an bád-tobair ar na ceanntair=

timpal na h-áite. Bád-tobair seaḋ bád a ċoimeádan sáile istig inti féin. Níor táinig sí ar an gceanntar, ċun an ċeanntair, 'on gceanntar, fós. Tá an ceanntar so fós uaiti=gan í ḃeiṫ tagṫa go dtí é fós.

CEANNUIĠIM—Tá mo ċuid Gaoluinne ceannuiṫe go maiṫ agam=mórán dá ḋuaḋ faċta agam. Is maiṫ ceannuiṫe atá an t-airgead agam=ceannuiṫe go maiṫ. Ċeannuiġeas an trus (turus) go maiṫ=ḃí sé dian go maiṫ orm.

CEANNÚIREAĊT—Ḃí triúr i mbád. Ṫógadar 60 iasc. Fuair gaċ duine 20 iasc. Sin ceannúireaċt=cion duine, scar: oiread le ċéile á ṫaḃairt do gaċ duine. Ḃíoḋ go raiḃ mo láṁ gortuiṫe fuaireas ceannúireaċt=scar fir. Ḃíon datad buaċaill ar scoil anso gaċ lá ar an gceannúireaċt=le h-iad do ṫógaint le ċéile Ḃíon ós a ċionn san laeṫeanta, agus laeṫeanta eile fé n-a ḃun.

CEAP—Ceap cloiċe do b'eaḋ é ċun árṫaí do ċeangal=bolán maiṫ cloiċe.

CEAPAIM—Ḃíos á ċeapa agus sé mo ċeapa fós é.

CEAPAIRE—Císte beag. Ceapaire ime, cloiċe, aráin=blúire ná béaḋ ró-ṁór. Is maiṫ an ceapaire uiḃ é=cnapán. Ḃíon an ceapaire cóṁ-ċruinn agus cúnláisteaċ. Ceapaire aḋmaid—béaḋ ar ġlúin cataoireaċ, nó i náirde ar leabaiḋ, nó ar ṫaoḃ scáṫáin.

CEARĊAIL—Nó, creaċail. Ḃí creaċaillí breáṫa aḋmaid trasna an tiġe ó ṫaoḃ taoḃ fé ḃun úrlár na seómraí ṫuas. Anuas orṫa san a ḃíon an t-úrlár.

CEARCAL—Cearcal na súl=an ball cruinn insna súiliḃ.

CEÁRD—Ḃí sé ag obair ar a ċéird. Sin é a gceárd=a ngairm ḃeaṫa, an obair a ḃíon ar siúl aca i gcóṁnuí. Tá ceárd aca ar gaċ éinní=é ar a gcumas gaċ ní a ḋéanaṁ go cliste. Tá sé mar ċéird agam ḃeiṫ ag cainnt mar sin=tá taiṫí ṁaiṫ agam ar ḃeiṫ ag cainnt mar sin. Tagan

sé bog orm mar tá ceard agam air, aċ is obair ċruaiḋ é —fear maiṫ fearastúil a ḋéarfaḋ.

CÉARDÁN—An ball éadaiġ a ḃíon ar ċailíní is ar ṁná ón muineál síos go dtí an com lasmuiċ.

CEART—Níor ḋeinéas mo ċeart siúil=oiread is ba ċeart dom. Níl mo ċeart suilt ionam indiu=oiread is a ḃíon. Tá'n tu ar ḃóṫar an ċirt=ar an mbóṫar ceart. Ċun a ċeart a ṫaḃairt dó ní olc an fear é; nó, an ceart. Ól sé gloine tar a ċeart, tar ceart, tar a ċoirce, tar n-a ḋóṫin. Ḃí a ċeann noċtaiṫe, agus níorḃ é a ċeart é=ní raiḃ sé de ċeart aige; nó, níor ċeart aige é. Ḃíos ag obair tar ceart=breis is mo ċeart. Cuir na rudaí sin 'na gceart=gaċ rud díoḃ i n'áit féin, mar ba ċeart dó ḃeiṫ. Tá an freagra ceart, agus lán-ċeart. Ní h-é ár gceart aon ċur-isteaċ a ḋéanaṁ ort. Ċuas có fada lem ċeart ar an gcúrsa. Níor ḋeinéas mo ċeart oibre indiu. Ḃíos ana-ṫamall ann fairis an gceart=fairis an am: fairis mar ba ċeart. Ċaiṫeas an ceart do ṫaḃairt amaċ=an ḟírinne a ḋ'insint. Tá staincín éigint ort indiu—níl do ċeart suilt ionat. Ḃíos ag déanaṁ an ċirt eatorra=réiteaċ cóir. Léiġtear an t-Aifreann ar a ċeart gaċ lá=san am ceart. Cuireaḋ ar leaṫ-ċeart bíḋ é mar ṗionós Ḃí an ceart aige ċúġam san aiġneas=an taoḃ ceart den ċúrsa. Ṫugas an ceart, a gceart, dóiḃ.

CEÁRTA—Teastuiġean ceárta ón gcapall: nó, an ceárta=crú, nó cruite.

CEART-ḞEAR—Tá sé 'na ċeart-ḟear=fear ná béaḋ ró-ṁór ná ró-ḃeag, ro-ṫéagarta ná ró-ċaol, ná ró-aon-ní.

CEARTUIĠIM—Ceartuiġ do ċos=deisiġ: i ċur mar ba ċeart. Ceartuiġ ċúġat do ċosa agus cúnlaiġ tu féin —le duine go mbéaḋ na cosa caitte amaċ uaiḋ aige, is a béaḋ ag tógaint suas an iomarca slí.

CEASNUIṪE—Tá an t-eiriġe amaċ so ag luiġe go maiṫ ar ċeasnuiṫe mórán daoine. Níl aon ġearán agam ar mo ċeasnaiṫe=cáiseana cruaḋa, trioblóidí. Ċuas ann go

bog, aċ luiġ sé go maiṫ ar mo ċeasnuiṫe teaċt abaile=fuaireas morán dá ḋuaḋ. Tá bás a ṁic luiġte go maiṫ ar a ċeasnuiṫe ag an ḃfear boċt.

**CEAṪRÚ**—An ċeaṫrú ḋuḃ—galar beiṫíoċ é sin. Ceaṫrú na bróige=uaċtar na bróige.

**CEILIÚRAIM**—Ceileaḃraim. Ċeiliúir an taiḋse orm=ċuaiḋ as m'aṁarc. Tá an t-sláinte ana-ċeiliúrṫa aige=ana-ċaillte, ana-olc: imiṫe i n-olcas go mór. Tá an t-éadaċ ag ceiliúra 'na ḋaṫ=ag cailliúint, ag ḋul siar, na ḋaṫ. Ṫáinig sé isteaċ gan ċead, gan ċeiliúra, gan iarraiḋ=gan ḃeannaċa.

**CÉIM**—Níorḃ aon ċéim liom é ḋéanaṁ aon lá=ḋuaḋ, ní, naiṫ. Rug ana-ċéim orm amuiġ sa ḃfairrge bolgta=ana-strus, ana-ġreim.

**CÉIR**—Tá céir istiġ im ċluais.

**CEIRÍḊE**—Ceirí clogaiṫe (clocaiṫe)=a ċuirean cluig ar ḋuine, nó ar ruḋ. Ceirí leiġis le tóin gan teinneas=leiġeas gan riaċtanas. Cuirtear ceirí práta, nó prátaí, leis an ioscóiḋ ċun í ṫarraċ.

**CEIRT**—Ceirt ar gaċ aon tor seaḋ Seán=Taḋg an ḋá ṫaoḃ: ḋuine a ḃíon ag taoḃú le pé ḋuine a ṫiocfaḋ i gcoróin. Iteaḋ é iḋir ċeirt croicean=é go léir.

**CÉIS**—Céis ṁuice=nuair a ḃéaḋ sí ag eiriú suas ó ḃeiṫ 'na banḃ.

**CEIST**—Cuirim i gceist=i gcás. Níl a leiṫéiḋ i gceist i n-aon ċor=níl fíor. Tá ceist agam ort=tá ceist curṫa agam ort: tugṫa. Tá ceist agam uait=ṁíníġis ḋom í. Níorḃ aon ċeist liom é ḋéanaṁ=níorḃ aon ní, aon naiṫ. Is baol liom go ḃfuil ruḋ éigint sa ċeist, nó i gceist, toisc gan Seán ḃeiṫ tagṫa isteaċ=go ḃfuil ruḋ éigint tuitiṫe amaċ.

**CEISTNEAṀ**—Cos a luiġe ar a ḃfuil agat féin. Níl

aon ċeirtneaṁ ar an bpinsiún aige=ceilt. Bean ṁór ceirtniṁ í sin—dá mbéaḋ 20 ceart aici ní aḋṁóċ sí go raiḃ an oireaḋ san aici i naoċor.

CEÓḂRÁN—Níl ann aċ ceóbrán báistí=báisteaċ ná béaḋ aċ 'na ceó trom.

CEÓL—Níl aon ċeól sa ḃfear san=fuinneaṁ, faoḃar. Tá ceól sa ċapall ag an gcoirce. Amrán é sin a ḃíoḋ ag dul le ceólta is le puirt. Níl aon ċluas ċeóil agam, orm. Níl aon ṁianaċ ceóil ionnam.

CIACRÁN—Nó, ciocrán. Na ciacráin=fiacla na súl. Cad air go ḃfuil tu ag gearán? Na ciacráin atá ag déanaṁ bascta dom. Tá na fiacla tosaiġ ann, leis.

CIALL—Níl a ḃac air a ċiall féin do taḃairt leis an ḃfocal, leis an ngníoṁ=míniú. Ní fearr biaḋ ná ciall. Tá sé ar meisce anois, aċ nuair a ḃeiḋ sé ar a ċiall, béiḋ sé ceart go leór. An rud a dúḃrais táinig sé i gcéill=ċun cinn : tuit sé amaċ. Níor ċuaiḋ Seán i gcéill i n-aonċor=níor táinig breis céille dó. Fuair sé ciall ċeannaiġ eile a ċuaiḋ go maiṫ dó. Ní oirfeaḋ aon ainm díoḃ duit-se, pé ciall é=pe ciall, pé brí, a ḃéaḋ nó atá, leis pé cuma é, pé slí é.

CIAPÁNTA—Duine ciapánta=duine gur deacair é ṡásaṁ : ní ġlacfaḋ sé glór ná cainnt uait, aċ ag teaċt trearsna agus ag sárú : taḃarfaḋ sé ultairt ort agus snap gan ċúis. Duine corra ón gcuid eile seaḋ é.

CIARLÁIL—Ḃíos ag ciarláil le cré is le cloċa ó ṁaidin =obair beag éadtrom : ag bog-straca leó. Dá mbéaḋ duine ag ullṁú ċun féir a ċur isteaċ ḃéaḋ sé ag ciarláil= ag socrú an inid agus ag déanaṁ gaċ aon feistiú dó. Ḃéaḋ sé a ċiarláil féin dá mbéaḋ sé á déanaṁ féin suas : ag bórdáil. Tá sí ag ciarláil ar fuaid an tiġe=obair beag gnóṫa sa t-siúl aici : nó í ag siúl suas síos. Ḃí mo ṗeann caillte agam, agus ḃíos ag ciarláil ar an mbórd á lorg=ag cur neiṫe trí n-a ċéile. Ċiarláil sé a raiḃ ann sar a ḃfuair sé í—an peann.

CIBEAL—Ḃí ana-ċibeal aca le céile=caint mór garb pairiúnta; áiteaṁ. I lár an ċibeala seaḋ do buaileadar a céile. Ḃíon ana-ċibeal againn roim an Aifreann=áiteaṁ ar ċúrsaí an t-saoil, cig. Nó, dá mbéaḋ caint árd agus fuirse ar siúl ag daoine.

CIBEALÁIL—Ḃíodar ag cibealáil le céile=cibeal ar siúl aca.

CIC—Buaileaḋ le cic me.

CIGILIS—Tá'n tu ag cur cigilise orm—ar bonn na coise, cig.

CIGILISEAĊ—Náċ cigiliseaċ ataoi 'n tu?=náċ fuirist cigilis a ċur ort?

CILE—Tá cile sróna air=srón fada, caol, árd. Cile=an rud go gceaptar bád nó árṫaċ air: an ċéad ball a téiġean inti, agus an ċuid is íoċtaraiġe ḋi. Lár an ċile.

CÍL-TUAṪAIL—Táid 'na gcíl-tuaṫail=trí n-a céile: caite tóin ṫar ceann. Ḋein na saiġdiúirí cíl-tuaṫail dem ṡeomra=ċuireadar gaċ ní ar mí-órdú. Ḃéaḋ tig na cíl-tuaṫail dá mbéaḋ glana mór á ṫabairt dó. Dá n-iompófá bórd ḃéaḋ gaċ a raiḃ air na cíl-tuaṫail.

CIMIL-AN-ṀÁILÍN—Ḃí rince ann agus ḃí ana-ċimil-an-ṁáilín aca=ana-straca is brú is tarrac. Ṫugadar ana-ċ. dá céile sa troid=ana-tuargain. Ḋein sé cimil-a-ṁáilín glan díom=ḃuaid sé orm glan: ṫug ana-ṁarú dom. Tá mo ċuid éadaiġ 'na ċimil-a-ṁáilín=brúite, casta ar a céile, lán d'ḟillcíaċa. Ḃeidír amlaiḋ dá mbéaḋ duine caite cois claiḋe. Cimil-a-ṁáilín=an niġe a tugtar do ṁála follaṁ, nó an barca a ġeiḃean máilín an ġuirm.

CIMILEÁIL—Fuair na prátaí cimileáil ṁaiṫ ón ngaoiṫ=suaṫa, brúġa. Tugtar cimileáil don éadaċ nuair a bítear á niġe.

CIMÍR—Ḃéidir go ḃfáġfainn cimír ort=máċail, marc, ná h-imeóċ. I lár na cimíreaċ.

CINE—Ba dóiġ leat ná raiḃ aon duine boċt riaṁ ar a ċine—le duine a ḃíon ró-ṁór ann féin.

CINEÁL—Ḃí sé ag déanaṁ ana-ċineáil dom=ag taḃairt gaċ ní dá feaḃas dom. Cad é an cineál aḋmaid é sin?

CINNEAṀAINT—Ní ċuirean an ċinniúint a cosa fúiti=ḃíon sí fuadraċ, ag imeaċt, i gcóṁnuí. Ba ṁór an ċinniúint é=mí-áḋ. Ḃuaḋfaḋ an t-iminí (imṡníoṁ, aire) ar an gcinniúint=dá dtaḃarfaí aire, ní ṫárlóċ an droċ-ní: nó, an rud a ḃí i n-áirite.

CINNEAṀNAĊ—Cailleaḋ é go cinniúnaċ=le cinniúint.

CINSTEAR—Deineaḋ cinstear den scáṫán, den ċupán, den ḃfinneóig, dem ċois=brise maiṫ.

CÍOCRAS—Tá cíocras ċun milseán, nó cíocras milseán, uirṫi. Cíocras tobac, nó éinní. An cíocras a ṫug anso me=ár-ḋúil.

CIOLLRAĊ—Ṫuit an copán agus deineaḋ ciollraċa de=mionraṁ. Tá an bád, an ḟinneóg, éinní, na ċiollraċa tréis na h-oiḋċe, na gaoiṫe, tréis rud éigint do ṫuitim anuas air. Tá éinní na ċiollraċ, nó 'na ċiollraċa.

CION—Táimíd lán de ċion air=leaċta anuas air. Cion mo ḋearúid orm—i n-imirt cluiċe. Cion do ḋearúid uait=pé ní a ċaillis led ḋearúd bíoḋ sé caillte. Má tá aon ċion ar t'anam agat san aníos as san. Taḃair mo ċion do Ṡeán nuair a ċífir é. Ní le cion ort a ḋeinear é.

CIONÁT—An cárta is feárr sa ṗaca. Sin í an cionát atá orṫa—an cailín is deise ar scata, cig, nó an cailín is feárr: an capall is breáta ar aonaċ.

CIONN—Táim baoċ díot de ċionn é ḋéanaṁ dom=i dtaoḃ, de ḃárr.

CIONTA—Sé do ċionta féin é gur buaileaḋ ṫu=loċt. Má briseaḋ amaċ as a ṗost é, ba ṫré n-a ċionta féin é.

CIONTAĊ—Nó cionntaċ, ciúntaċ. Ciúin cionntaċ. Fuaratar ciontaċ i láṫair na dlí é=daoraḋ é.

CIONNTUIĠIM—Ciúntuiġim. Ní ceart é ċiúntú sa ḃotún=é ḋaora.

CÍOR—Is deas an ċíor ḟiacla atá aige.

CIORRUIĠIM—Is fearra ḋúinn an ċoisíoċt, an ċainnt, an lá, do ċiorrú, ċirriú.

CÍOS—Tá an áit againn gan ċíos, gan íoc, gan ċáin. Tá an tig againn ar cíos. Tá cion do ċíosa de Ġaoluinn agat =tá déanaṁ do ġnóṫa di agat: oiread is is gá ḋuit.

CIOSA—Ciosa an leaḃair=an taoḃ amuiġ de sna billeóga nuair a ḃíon sé dúnta. Aċ, imeall na leaṫanaċ= an áit ḃán timpal an ċló. Ciosa éadaiġ.

CIOṪ—Deinfiḋ sé ciṫ. Ḃarra-ċiṫ=ciṫ éadtrom. Ceaṫana sneaċtaiḋ. Ṫáinig ciṫ alluis amaċ tríom.

CIOTA—Muga aḋmaid go mbéaḋ cluas air. Ḋeineaḋ ciota-foġa de sna potaí, den ḃfinneóig, d'éinní a ḃrisfí agus a ḃrúġfí. Tá an lampa na ċiota-foġa.

CIOTAĊ—Ná daoine go ḃfuil an taoḃ clé mar ṫaoḃ deas aca, táid ciotaċ. Táim deas agus clé=táim dóláṁaċ. Oiḃríġim ón dá ṫaoḃ. Tá sé ag obair dóláṁaċ ó ṁaidin=le n-a ḋá láiṁ: ar a ḋíċeal.

CIOTAIĠE—Goideaḋ mo ṗotar uaim, agus ní h-é a luaċ i naoċor aċ a ċiotaiġe=an ċiotaiġe a ḋeinean sé ḋom é ḃeiṫ imiṫe. Táim ciotaċ á ċeal=nílim ag obair i gceart: nílim ar mo toil.

CIOTRÚNTA—Is ciotrúnta an duine é=tútaċ, ciotaċ, garḃ, neaṁ-mín: deacair le sásaṁ. Tá sé ċó ciotrúnta san náċ aon ṁaiṫ ḃeiṫ a d'iarraiḋ aon rud a ċur i dtuiscint dó=neaṁ-tuiscionaċ: garḃ 'na ṡlí: ceann-dána: ní ġéillfeaḋ sé.

**CIOTRÚNTUÍOĊT**—Ní gá ḋuit beiṫ ag dul ċun ciotrúntuíoċta.

**CIPÍN**—Caiṫfar é ċur siar le cipín ort=é ċur d'ḟéaċaint ort é tógaint, nó é ḋéanaṁ—rud éigint náċ maiṫ le duine: biaḋ, cig, nó foġluim. Cuirfead le cipín ort é—le duine ná béaḋ fonnaṁar ċun bíḋ.

**CÍRÍN**—Ḃí an dá ċirc i gcírín a ċéile=i muineál a ċéile: ag coṁrac go tréan. Ċuaiḋ an ḃeirt ḃan i gcírín a ċéile=i muineál, nó i muiníl, a ċéile.

**CÍRÍNEAĊ**—Ḃí sé círíneaċ toirc braon a ḃeiṫ ólta aige=círín dearg air: é ana-ḋearg.

**CÍR-TUAṪAIL**—Feic cíl-tuaṫail.

**CISEAĊ**—Ḃíon ciseaċ sa ṗortaċ, sa ḃóṫar, sa ṗáirc=áit 'na súncálfá, 'na ragfá síos sa talaṁ.

**CÍSTE**—Deineaḋ císte de—de ḋuine go dtuitfeaḋ cloċ ṁór anuas air. Ḃéaḋ sé go léir ar aon aoirde aṁáin ansan ar an dtalaṁ. Ċun císte caiṫean béal an oiḋin beiṫ ar oscailt. Bíon an clúdaċ anuas ar an mbulóig. Císte greidealaċ=a bácáltar ar an ngreideal.

**CLAB**—Ḃí clab ó ċluais cluais air ag gáirí=béal oscailte ana-ṁór. Tá clab go cluasa ort.

**CLABAIRE**—An té go mbíon an iomarca den ċainnt árd aige. Nó, duine go mbíon an teanga ró-éascaig aige: nó dá mbeaḋ scéal á insint aige, is aige féin is mó a ḃéaḋ an gáirí agus sult an scéil. Clabaire amadáin.

**CLABTA**—Ṫug sé clabta leis an dteangain dom.

**CLADAĊ**—Pairte cloċ a noċtan an fairrge nuair a ṫrágan sí amaċ. Bíon na cloċa ceangailte sa talaṁ. Bíon cladaiġe agus trágana i dtreo na fairrge. D'féadfaḋ cladaċ beiṫ i n-abain, leis.

CLAIDE—Claide cloċ: claide fód: claide cloċ agus fód.

CLÁIRÍN—Tá cláirín déanta agam ar an áit, ar ḋuine, ar obair=taiṫí. Bím ana-ċabanta le Seán; aċ tá cláirín, mo ċláirín, déanta agam air.

CLAIS—Cuir scuaba na scoile isteaċ i gclais na luaṫa (luaiṫe). Tá clais scríobṫa (scríte) agam=cuid ṁaiṫ ṁór. Tá clais airgid, Gaoluinne, aige=mórán. Tá clais ṁeaḃraċ agat=ana-ṁeaḃair. Ṫógamair clais ṁaiṫ éisc aréir. Ċuir sé clais sa ċanna=é ċúbailt isteaċ—le h-é ḃuala i gcoinne cloiċe, cig.

CLAMPAR—Ḃéaḋ clampar ar ḋuine dá mbéaḋ an saol ag breiṫ go cruaiḋ air. Níl puinn clampair ag breiṫ air=tá an saol ag eiriú go maiṫ leis. Ḃéaḋ clampar ar ḋaoine ag brostú amaċ cun an Aifrinn: dá mbéaḋ mórán oibre le déanaṁ agus beagán aga: scrúdú fada agus aimsir gairid ċuige. Is fuirist clampar do ċur orm=mío-ṡásaṁ. Bíon an fear san i gclampar i gcóṁnuí=i mbruiġin, i gcrosa, i n-áiteaṁ. Ċuir an laitiméireaċt a ḋein an ġaoṫ ar na prátaí clampar air; nó, ċuir ċun clampair é=ċun mío-ṡásaiṁ agus mí-ġiúmair. Ċuireas i n-ana-ċlampar é=i n-ana-ṫeannta: ċun ana-ḟeirge, ana-uilc. Tá sé ag déanaṁ clampair ar a ṁáṫair=ag déanaṁ cros: á cur ċun uilc. Tá clampar ionat=mianaċ an ċlampair.

CLAMPARAĊ—Is clamparaċ aċranaċ an bóṫar é=dian, garḃ: bóṫar a ċuirfeaḋ mío-ṡásaṁ ort: leanan bráca é. Bíon duine clamparaċ nuair ná riṫean an saol leis: nó, nuair is béas leis beiṫ ag tarac droċ-aigne agus bruiġeanta idir ḋaoine. Tá tír na h-Éireann clamparaċ go maiṫ anois=buarṫa, cráite.

CLAOIDIM—Táim claoiḋte ag an mbás=buailte, teann-tuite. Nílimíd claoiḋte fós—ċonac é sin ar ḃraṫ. Ní maiṫ liom beiṫ claoiḋte (cluite) istig i gcóṁnuí=teann-tuite, gan é ar mo ċumas dul amaċ.

CLAONAIM—Tá sé 'nár gcoinne anois, aċ claonfaiḋ sé linn ar ball=casfaiḋ ċúġainn: ġeóḃaiḋ linn.

CLAONUIĠIM—Claonaim. Ḃí claonú na h-oiḋċe ann=tuitim na h-oiḋċe: teóra lae is oiḋċe: eascara lae is oiḋċe.

CLÁR—Sin í an ḃean a ċuir ar ċlár, ar an gclár, é. Ċuir san an clár binn ar an scéal=an bárr ceart, ḋein i ḃfad níos fearr é—stuiḋéar saoire tréis lá saoire. Ċuireas an clár binn ar an gcúrsa—beirt a ḃí ag argóint, agus do ṫairrigíġeas rud éigint eile anuas a ċuir ó ċéile iad. Ḃí sé 'na ċlár binn ansan agam. Ḋeineas clár binn den scéal, d'éinní=pé blúire searḃ a ḃí ann a ḃaint as. Ḋein sé clár binn ar a raiḃ ag caint—fear a ṫáinig isteaċ agus a ṫóg ċuige féin an ċaint. Ċuir sé an clár binn ar ar ṫáinig roimis ċun Gaoluinne=an barra-bua: ḃuaiḋ sé orta. Tá an clár binn aige orta=tá buaiḋte aige orta. Fuair sé an clár binn orta. Eiríġeas béal na gclár as an dtobac=ar fad ar fad. Caiṫfiḋ me eirú béal na gclár ar fad díot=ní féidir liom cor ná cotrom a ḃaint díot, agus caiṫfiḋ mé eirú díot ar fad.

CLAUSÚR—Tá an clausúr ar an méid sin oibre agam=tá sé críoċnuite agam. Cuir an clausúr ar an gceaċt san=críoċnuiġ amaċ é. Ḃé go dtaḃarfainn do ċlausúr duit muna stadair=tu ċríoċnú: buala a ṫaḃairt duit: tu stop. Níl an clausúr againn fós=níl críoċnuite againn.

CLÉ—Táim deas is clé=an dá láiṁ ḃeiṫ go maiṫ agam: é ar mo ċumas obair a ḋéanaṁ ón dá ṫaoḃ. Ṫug sé dó é deas agus clé=go breá—buala, cig, nó leasú teangan. Iompuiġ ar do ṫaoḃ clé—le duine breóite. Aċ, iompuiġ ar deiseal nuair a ṫiocfair go dtí an ċéad ċros-bóṫar eile. Iompuiġ ar dtuaṫal.

CLEAĊTUIĠIM—Cleaċtuiġim, cuileaċtuiġim an leaḃar so i gcóṁnuí=ḃíon sé agam i gcóṁnuí: mo leaḃar úrnaite do ċoiméad im póca, cig. Táim cleaċtaite leis=tá taiṫí agam air. Níor ċleaċtuiġeas riaṁ Seán=ḃeiṫ 'na ċuileaċ-

tain mórán. Dá ċaoire do ċleaċta le ċéile; nó i dteannta a ċéile=a ċoiméad le ċéile. Tá na leaḃra cleaċtaiṫe le ċéile sa t-seómra=le ċéile, curṫa le ċéile.

CLEAĊTÚIL—Cuileaċtúil. Leaḃar cuileaċtúil=leaḃar a ḋéanfaḋ cleaċta, cuileaċta, ḋuit: 'na gcuirfá spéis. Fear cuileaċtúil=fear 'na mbéaḋ cuileaċta: a ċoiméadfaḋ cómrá ar siúl go maiṫ.

CLEANDAR—Tá cleandar ann=an cruaḃas a ṫagan i mbóna nó i mburlaċ léine nó éinní mar sin nuair a cuirtear stairs ann agus an t-iaran air. Níl aon ṁaiṫ san éadaċ san. Féaċan sé go maiṫ aċ níl ann aċ cleandar.

CLEAS—Ṫeastuiġ uaiḋ cóir nó cam, ar ċú nó ar ċleas, buaċtaint orm=i sli éigint. Ná dearúd é ar ċú ná ar ċleas=ar aon ċúinse.

CLEATARÁIL—Tá ana-ċleataráil á ḋéanaṁ ag an gcairt ar an mbóṫar=ana-ċnagarnaċ. Tá ana-ċleataráil ag an gcóṁlaim. Ḃí gaċ aon t-saġas cleatarála ar an mbóṫar roim na saiġdiúirí=gaċ aon t-saġas neiṫa trí n-a ċéile. Tá cleataráil ṁaiṫ ar an mbórd des gaċ aon t-saġas=mórán rudaí caite trí n-a ċéile Tá ana-ċleataráil á ḋíol sa t-siopa san

CLEIṪ-AILPÍN—Maide go mbéaḋ ailp ṁaiṫ ar a ċeann. Maide tofa bruiġne.

CLEITE—Níl éinne is airde cleite ná é=is onóraiġe: is sia suas. Ná bíoḋ bár cleite isteaċ ná bár cleite amaċ ar na bróga=gan puinn fuiġliġ ná earnaiṁ a ḃeiṫ orta. Ba ṁór an fear é, uair; aċ b'éigint dó a ċleití a laġú agus an ceann do b'fearr do ḋéanaṁ den scéal. Laġuiġ sé a ċleití. Deinear é laġú ins na cleití; nó, na cleití a ḃaint, nó a stata, as=tógas, ṁaoluiġear, anuas é. Tá sé curṫa ins na cleití is airde againn=ins an áit is uaċtar-aiġe: an clú agus an cáil is mó á taḃairt dó. Ḃé go mbainfinn de sna cleití agat=tu ṁaolú anuas, an ċóṁaċt a ḃaint díot. Ní ḃainean sé aon ċleite asam dearúd mar sin a ḋéanaṁ=ní ísliġean sé me.

**CLEITEAĊ**—Tá an ceart sa ċleitiġ=an clúṁ a ḃeit ag tuitim di, agus gan aon ṁait inti. Ḃíon duine sa ċleitiġ nuair a ḃíon sé leat-ṁarḃ, meirḃ ann féin. Tá mo ċuid éadaiġ ag an dtáilliúir agus táim féin sa ċleitiġ dá gceal.

**CLEITEÓG**—Cleiteóg ḃeag mná, naoṁóige, seaḋ í=naomóg ḃeag, bean ḃeag, éadtrom. Tugtar cleiteóg ar éinní a ḃíon éadtrom.

**CLEIṪIRE**—Cleiṫire maide=maide mait láidir. Is mait an cleiṫire fir é=fear láidir, árd, garḃ. Cleiṫire rógaire=rógaire mór.

**CLEIṪIREÁIL**—Seo maide duit agus cleiṫireáil amaċ an ḃó=buail amaċ í: sin an maide léiṫi amaċ. Ṫug an ṁáṫair cleiṫireáil ṁait an doras amaċ don leanḃ=cuma-ḃrúġa: buala le slait, le bais, agus mar sin—aċ ḃíon níos mó ná aon ḃuille aṁáin ann.

**CLEIṪ-ṀAGA**—Maga beag, leat-ċuiḃrac. Ḃíon stealla-ṁaga níos mó.

**CLÍ**—Tá an ċráin fé ċlí. Clíġeaḋ í.

**CLIAḂ**—Tá oiread cléiḃ de ḃolg aige. Siad so na cléiḃeana.

**CLIAḂALAĊ**—Tá an cliaḃalaċ ag tuitim aige=é ag tuitim ċun builg. Ḃí sé ana-ċruaiḋ 'na ċliaḃalaċ=gan an ġluaiseaċt ceart ḃeit ins na putóga. Tá an t-imileacán i lár an ċliaḃalaiġ.

**CLIAṀAIN**—Ṗós cliain isteaċ ċuige. Ṫóg sé cliain-isteaċ ċun a inġine. Ṗós an cailín cliain-isteaċ. Cleaṁnaite—Cá ḃfuair sé na cleaṁnaite go léir? Sin píp mo ċleaṁna.

**CLIAṪ**—Ḃí sí ag cur cliaṫa ar stoca. Tá cliaṫ agus caraċtaċ air=caraċtaċ a ṫaḃarfaḋ straca do ḋuine. Tugtar cliaṫ leis ar na seilí agus an salaċar a ḃíon istiġ i

mburlaċ duine nuair a bíon caraċtaċ olc air. I lár na cliata istig. Cliat=an rud go mbítear ag fuirse leis.

Cliatán—Ḃuail sé i gcoinne cliatán an staiġre. Ċuir sé a teanga amaċ tar cliatán a ḃéil. Tá an peictiúir ar ċliatán an falla=taoḃ.

Cliatánaċ—Ḃuail sé me, d'ḟéaċ sé orm, cliatánaċ.

Clibirt—Ċuirear, ċaitear, cúpla pingin ar ċlibirt=ċaitear i n-áirde imeasc scata buaċaillí iad, agus ḃí brúġa agus straca aige sna buaċaillí a d'iarraiḋ teaċt orta. Ċuirear clibirt orta=ag straca a ċéile a d'iarraiḋ rud éigint a ḋ'ḟáilt. Ḃí ana-ċlibirt aca ag brostú amaċ ċun an Aifrin, nó ag brúġa an doras amaċ tréis an Aifrin=aċran agus dul-tré-ċéile. Ḃéaḋ clibirt ṁait ann dá scaoilfí dorn milseán i n-áirde do leanḃaí. Ḃí sé ag brúġa agus ag teanntú i lár na clibirte istig. Ċuadar sa ċlibirt le ċéile. Ḃí clibirt aca. Bíon clibirt ar an ḃfeamanaiġ sa dúḃluaċair=daoine a d'iarraiḋ é ḋ'ḟáilt ar a ċéile. Bíon ana-ċlibirt ar ṗáirc an aonaiġ=duine mar seo agus duine mar siúd. Ḃí ana-ċlibirt aca le ċéile=tugadar na focla go tiuḃ teann dá ċéile: áiteaṁ ṁait agus gearra.

Cliosmairt—Ḃí ana-ċliosmairt ann—nuair a ṫéiġean cainnt duine ceangailte i gcainnt duine eile. Ḃéaḋ beirt ag laḃairt i n-aonaċt, nó ní ḃfuiġeaḋ duine aga a ḋóṫin ċun a ċainnt a ċríoċnú, nó ḃéaḋ daoine ag brise isteaċ agus treasna ar a ċéile. Bíon cliosmairt ag páirtí istig sa scoil=bíon glór mórán díoḃ le cloisint le ċéile.

Clipe—Tá ana-ċlipe féasóige ort=bun briogadánaċ féasóige. Tá clipe ort=tá'n tu crosta. Ḃí clipe beag feirge orm.

Clipim—Táim clipite cráite agat; ag ceal an tobac, na tae=tá cráḋa beag orm. Cliptear agus cráiḋtear daoine soċas a ċéile=seaċas a ċéile.

Cliste—Tá sí cliste ar a gnó=ábalta ar é ḋéanaṁ

go maiṫ. Tá an obair sin go cliste=déanta go deas. Tá tiġ na scoile go cliste=deisiṫe go deas.

CLIṪIRE—Tá cliṫire sróna air=srón ṁór fada árd. Ḃíon clais ṁór na droċad.

CLIṪIREAĊT—Ḃíon sé ag cliṫireaċt ṁagaiḋ i gcóṁnuí fúm=maga beag gan éifeaċt go mbainean rógaireaċt nó cleasuíoċt leis, agus ná gortóċ duine. Dá ngoidfeaḋ duine do ḃróga uait, nó feóċadán do ċur id leabaiḋ, nó a ḟiafruiġe díot cad a salaiġ t'aġaiḋ agus gan í salaċ i n-aoċor. Níl ann aċ cliṫireaċt seóig.

CLÓ—Tá an spéir aṫruiṫe ón gcló breá te a ḃí uirṫi=cuma. Ní ċuirfeaḋ biaḋ ar biṫ cló air. Cuirean sé cló breá air féinig gaċ Doṁnaċ. Ḃí sé ag féaċaint go h-olc indé, aċ tá sé 'na ċló féin tar n-ais indiu. Tá cló na báistí ag teaċt ar an lá. Ní ceaptar go mbíon aon rud agat muna mbíon a ċló ort. Níl aon ċló orm ċun dul i dtreó an easbuig=éadaċ, cuma oiriúnaċ. Níor ġaiḃ a ċló ná a ḋeárṫaṁ an bótar so fós=duine có deiġ-feis-cionta leis. Más mian leat an obair a ċríoċnú caiṫfiḋ tu cló a ċur ort féin ċuige=tabairt fé i gceart. Ḃí cló buarṫa clipiṫe air. Tá cló maiṫ ar do scríoḃ=na leiṫreaċa ḃeiṫ soiléir.

CLOḂTÁLAIM—Fuair sé cloḃtáil ṁaiṫ den leaḃar uaim; nó timpal na gcluas, nó ar an dtóin=buala maiṫ.

CLOĊ—Tugtar cloċ teampail ar an té a ḃíon gan ċainnt, gan anam. Cloċ ḃáiḋte=cloċ a ḃíon síos fé ḃarra an uisce. Cloċ talún=cloċ a ḃíon suiḋte go daingean sa talaṁ. Cloċ reaṫa=cloċ a ḃíon sa t-siúl. Dá mbéaḋ scéal fé ċloiċ ḋéanfaidís amaċ é=scéal gur deacair fios a ḋ'fáil air. Dá ndéarfá, dá gcuirfá, fé ċloiċ é, ġeo-ḃaidís amaċ é. Ċuirfeaḋ sé na cloċa glasa ag gol=scéal truaġa. Táid ana-ṁór anois, aċ beiḋ na cloċa aca ċun a ċéile ar ball=beiḋ troid eatorra. An ċloċ ṗréaċáin=an ċloċ ḋeireanaċ, nó ḋéanaċ, a cuirtear suas ar ḃarra na binne. Is fadó a ċaiṫ na tiarnaí talún a gcloċ is a n-órd le muintir na h-Éirean=a scaoileadar uata iad: a

eiríġeadar díoḃ. Tá a gcloċ agus a n-órd caite ag Muintir an Oileáin le h-iascaireaċt ċeal ceannuíoċta=táid eirite as. Ċaitear mo ċloċ is m'órd leis an gceaċt. Níorḃ ḟéidir liom é scríoḃa. Cloċ ġreama=cloċ a ṫéiġean trearsna isteaċ tríd an ḃfalla ó ṫaoḃ taoḃ, agus a ġreamuíon an dá ṫaoḃ dá ċéile.

CLÓCAIS—Náċ mór an ċlóċais é!—buaċaill beag agus píp 'na ḃéal aige=carráirte. Nó, buaċaill beag a ṫaḃarfaḋ sé ḃuaċaill mór: nó duine a ṫaḃarfaḋ sé obair a ḃéaḋ ró-trom, ró-ṁaiṫ, dó. Tá ana-ċlóċais i Seán, nó ag baint leis. Ní leigfeaḋ an ċlóċais duit é ḋéanaṁ=tóirtéis, fearúlaċt náċ ceart.

CLÓĊAISEAĊ—Náċ clóċaiseaċ an rud beag é!

CLOĊÁN—Carn cloċ. Nó, teaċ cruinn tímpalaċ—bíon oibrite, tógṫa ar nós an ḟalla Sé sin, ní ḃíon an cloċán 'na ċarn cloċ i gcóṁnuí.

CLOG—Is mór an t-iongantas (úntas) ná fuil clog ar do ṫeangain ó ḃeiṫ ag cainnt. Ḃeiḋ an gnó so déanta agam uair an ċluig, nó i n-uair an ċluig. Clog goirm=poċóid ṁór go mbíon daṫ an ġuirm air. Tá bosca cluig ar mo láiṁ=ana-ċlog. Ḃoscaí clog=cluig ṁóra. Níl an clog ag breiṫ éinní leis=ag imeaċt tapaiḋ. Níl sé ag cailliúint éinní. Eoċair an ċluig=le n-a ndeintear é ṫoċrais. Tá an clog ag imeaċt luaṫ, mall, tapaiḋ, ċun cinn. Tá an clog déanaċ, deireanaċ, luaṫ. Caiṫfar é luaṫú=é ċur ċun cinn: é ċur suas. An clog do ċur siar. Tá sé ag imeaċt ró-luaimneaċ=ró-ṫapaiḋ. Láṁa an ċluig. An láṁ fada, ṁór. An láṁ ġearra, ḃeag. Clog sáile=clog a ṫagan ar láṁa na n-iascairí ag an sáile. Ḃí fear an ċluigín amaċ indiu ó ḋuine a ċaill airgead=fear fógarṫa le clog beag.

CLOGAIM—Tá mo láṁ clogaiṫe ag an ráṁain. Ḋeinear an capall do ċloga—ceiríḋe clogaiṫe a ċur leis.

CLOIGEAN—Tá sé 'na ċloigean-an-teampail=ċóṁ maol is a ḋ'ḟéadfaḋ sé ḃeiṫ.

CLOISIM—Ná cloisim id ḋiaiḋ é. Ná faġaim amaċ ort é. N' feaca riaṁ an focal san i leabar ná é ċlos i gcainnt. Ḃí clos agam air sin=ċuala é, 'na ṫaoḃ. Ḃí clos facta agam air.

CLOTAIM—Táim cluite ag an mbás=teannṫuiṫe. Ní maiṫ le duine ḃeiṫ cluite istiġ i gcóṁnuí.

CLÚ—Níor fág sí clú ná cló air le scoḃlaeraċt. Tá ana-ċlú aige ó sna daoine. Tá clú air, nó aige. Tá a ċlú is a ċáil is a ṁeas briste—duine go mbéaḋ rud éigint uaṫḃásaċ déanta aige. Is clúúil an fear é. Fuair sé droċ-ċlú.

CLUAISÍN—Ṫugas cluaisín dó=a ċluas a staṫa dó.

CLUAS—Ṫugas an ċluas boḃar dó=níor ċuireas suim 'na ċainnt. Ní cluas le h-éisteaċt atá air, aċ cluas na muice bradaiġe—deirtear go mbíon ana-ċluas uirti sin. Ḃíon cluasa ar an gclaiḋe san áit náċ tuairim puinn. An ċluas a ṫug sé dom ċuaiḋ sé as a ċeann=an rud a ċualaiḋ sé uaim. Cluas an cupáin. Cluas ċeóil.

CLUASUÍOĊT—Ḃíodar ag cluasuíoċt le ċéile=cogarnaċ íseal agus iad gairid go maiṫ dá ċéile. Cad é an ċluasuíoċt atá ort?=do ċluas ḃeiṫ ar bior agat. Ḃíon sé ag cluasuíoċt les gaċ aon strainséar a tagan=ag druidim isteaċ leis: ag déanaṁ bladair: ag taḃairt cluaise. Ḃí sé ag cluasuíoċt liom gur ḋein sé amaċ cad é an sagas me.

CLÚḂÁNTA—Duine clúḃánta=duine gan ċarráiste: duine maol támáilte: duine ná bíon fonn air a aigne a noċta, aċ gur fearr leis fanaċt leis féin. Is fuirist é ċur siar.

CLÚDUIĠIM—Ḃíodar ag clúdaċ anuas ar an gcóṁrain. Ċlúduiġeadar an ċré anuas air—ar an gcorpán.

CLUIĊE—Tá an cluṫa agam anso: seo ḋaoiḃ an cluṫa—ag tearḃáint na gcártaí. Fear go mbéaḋ na cártaí do

b'ḟearr aige a ḋéarfaḋ. Ḋeineas mo ċluta, an cluta. Tá an cluta buiḋe agam=tá roġa an ṗaca de sna cártaí agam; na cártaí is fearr. An mbeiḋ puinn sa ċluta againn?—pingin, dá ṗingin, scilling?

CLUIĊIM—Ḋeineas na caoire do ċluiċe (cluta)=teanntú: teaċt timpal orta. Nó, iad do ċluta ar a ċéile. Táid cluite isteaċ le ċéile=teanntuite, bailite. Is mór an cluta faoilean é=scata. Ḋeineas Seán do ċluta go maiṫ=é ḃuala: é ṫabairt anuas: scoḃlaeraċt a ṫabairt dó: é ṫeanntú i gcoinne an ḟalla: é ḋéanaṁ beag. Ṫugamair cluiċe (cluta) maiṫ dóiḃ sa ċomórtas. Ċluiċeadar a ċéile. Ċluiċeas na feóċadáin go maiṫ=iad do stata is do ḃrú sa tslí ná raiḃ an fás céadna fúta.

CLÚISÉAD—Nó, clóiséad. Poll a ḃíon isteaċ fé talaṁ i n-aice na fairrge: nó isteaċ fé scéiṁ puirt: uaiṁ, scairt. Áit beag ar leiṫilig i dtig an óil, agus mar sin.

CLÚṀ—Níor ċuir airgead ḃraitte, fola, spiadóireaċta, aon ċlúṁ ar éinne riaṁ=é ḋéanaṁ saiḋḃir, clutair. Tá an capall ag caiteaṁ an t-seana-ċlúiṁ de. Clúṁ na bó, an asail.

CLUTAIR—Clutṁar. Teastuiġeann éadaċ clutair uaim=éadaċ 'na mbéaḋ teas maiṫ.

CLÚÚIL—Is clúúil an fear é=cáiliúil.

CNÁDÁLAIM—Tá cnádáil oibre á ḋéanaṁ aige=obair éadtrom ṁall. Tá sé ag cnádáil anso tuas=rudaí beaga oibre á ḋéanaṁ aige. Cad é an ċnádáil ċainnte sin ort? Ná labarfá amaċ?—le duine a ḃéaḋ ag iṫe agus ag cogaint na cainnte. Ṫeastuiġ uaim an uair an ċluig a ċnádáil=a ḃrise síos: a ṁeilt.

CNÁDÁLUIḊE—Duine a ḃíon ag gearán i gcóṁnuí: ḃíon niúṁa neáṁa aige, cainnt gan bun, cainnt fada leadránaċ. Ḃíon a ċainnt féin aige i gcóṁnuí. Duine seaḋ é ná fuiġfá toir ná tiar=gan ṁaiṫ.

CNAGAIM—Ċnag sé an doras—le bun fuipe. Táim cnagaiṫe (cnacaiṫe) ag an ngalar=buailte: tá a ṡíol ceangailte ionam. Tá a ḋaċaḋ bliain cnagaiṫe aige=bainte amaċ. Tá an t-árṫaċ cnagaiṫe=tá scoilt inti: nó, tá sí buailte ar ċloiċ, i gcoinniḃ cloiċe. Táim ana-ċnagaiṫe ag an mbreóiteaċt=buille maiṫ ḋí faċta agam.

CNAGARNAĊ—Tá m'ḟiacla ag rince is ag cnagarnaiġ leis an bfuaċt. Tá cnagarnaċ ḃáistí ar an ndíon. Dá gcuirfá salan sa teine ḃéaḋ sé ag cnagarnaiġ. Ḃaineamair ana-ċnagarnaċ as ceól an ṁála=ana-ḋúiseaċt. Ḃaineadar ana-ċnagarnaċ as a ċéile sa troid.

CNAG-ÉADAN—Tá cnag-éadan is mó ná san orta=éadan dána: tá dánuíoċt is mó ná san orta, ionnta—le daoine gur deacair iad do ċur siar i ndiaiḋ a gcúl. Náċ ort atá an cnag-éadan!

CNAIPE—Tá sé ábalta ar a ċnaipí a ḋ'imirt go maiṫ=tá sé ċun fiaḋaiġ a ḋóṫin: is féidir leis dul i gcóir a ċoda, agus mar sin. Is féidir leis a ċártaí a ḋ'imirt.

CNAISTE—Tá sé 'na luiġe ar an gcnaiste=an clár a ḃíon i gcliatán leaptan, agus a ḃíon eiriṫe i n-áirde ón bfráma.

CNÁṀ—Tá ċeiṫre cnáṁa an scéil agam=bunús. Ṫaḃarfainn cnáṁ le prioca ḋuit=rud éigint le déanaṁ. Sinn-féiní isteaċ go dtí cnáṁ a ḋroma seaḋ é=sinnféiní crioċ-nuiṫe, dílis. Tá an braon istiġ go cnáṁ orm=táim fliuċ, báiṫe. Tá an cnáṁ, na cnáṁa, agat=tá'n tu mór. Tá cnáṁa maiṫe fada fút. Má tá airgead agat, ní i gan fios do sna cnáṁa é=tá sé tuillte, ceannuiṫe go dóiġte agat. Ní maiṫ leis allus na gcnáṁ do ṡile. Ḃíon cnáṁ le prioca aige i gcóṁnuí=a ḋóṫin aige ċun maireaċ-taint.

CNÁṀTAIRT—Sin í an ċnáṁtairt, cnáṁtairt feóla nó éisc=na cnáṁa nuair a ḃíon an ḟeóil imiṫe: nó na cnáṁa a pioctar amaċ as an iasc nuair a bítear á ḋ'iṫe. Tá an madra ag cnáṁtairt=ag iṫe, ag prioca, na gcnáṁ. In

deacair an madra do ċoimeád ón gcnáṁṫairt san áit go mbíd siad.

CNEAS—Tá cneas aici ar an dtig=féaċaint ṁaiṫ: é ḃeiṫ gan ṁáċail. Tá cneas agat, ort=cuma ṁaiṫ ort: tu ḃeiṫ go slaċtṁar.

CNÍOPAIRE—Duine a ċuirean an ṗingin ḃeag agus an ṗingin ṁór le ċéile: a ḃíon cruinn fés gaċ aon-ní, agus croiḋe cuṁang aige. Rábaire=an taoḃ eile.

CNIUG—Fuaireas cniug ḃeag uaiḋ=buille beag deas cruaiḋ leis an ndorn nó leis an alt lúbaiṫe (lúpaiṫe). Is lúġa é, rud beag, ná cnag.

CNOC—Ní ḃéaḋ aon ḃaoċas aige ort dá gcuirfá an cnoc ṫall ar an gcnoc i ḃfus dó=pé ní a ḋéanfá. Tá an scéal imiṫe ċun an ċnuic=i n'ainm an diail. Tá sé imiṫe bán geal ċun an ċnuic='na ġeilt. Ḃíon an sceiḋtéar ag cur an ċuid eile de sna daoine ċun an ċnuic fara mar a ḃeiḋís, i n-inead aon tláiṫíneaċt a ḋéanaṁ orta=á gcomáint ar buile, fiain.

CNUBALAĊ—Nó, cnubarlaċ. Náċ aindis an cnubalaċ fir é?=fear mór, trom, marḃ. Cnubalaċ bó, capaill, éisc, báid, nó aon rud a ḃíon mór marḃ.

CNUGA—Tá cnuga ana-ċruaiḋ air=ceann, cloigean. Tá an focal san ṫiar sa ċnuga agam.

CNUIG—Tá an ḃean san ag obair ċó dian le cnuig iṫreaċ =ana-ḋian. Cnuig iṫreaċ=péistín beag fada a ḃíon sa talaṁ. Tá na cnuiġe go léir ag oibriú na cré. Nó, cneataċa. Tá cneataċa sa ċaoire.

CNÚISCIÚN—Tá ana-ċnúisciún ag baint le Seán=tá sé deas slaċtṁar fáiscite ċun gnó a ḋéanaṁ, agus ċun rudaí a ċoimeád i dtreó a ċéile. Ḃíon cnúisciún sa ḃean a ċoimeádan an tig go triopalaċ, agus a ċuirean gaċ ní i ḃfaid. Níl aon ċnúisciún sa ḃuaċaill sin, aċ an lá do ċur amaċ, do ċaiteaṁ, ċó bonntáisteaċ (saoráideaċ), neasui-

feaċ, agus is féidir leis. Ní mór an cnúisciún a ḃéaḋ liom dá mbéaḋ gaċ ní caite soir siar im ṡeómra agam. An buaċaill aimsire a ṫabarfaḋ uisce abaile agus a ċuirfeaḋ teine síos agus gnóṫí a ċur ċun cinn go slaċtmar mar sin, bíon sé cnúisciúnta.

CNÚISCIÚNTA—Bíon duine aṁlaiḋ nuair a bíon sé go maiṫ ċun a ġnó a ċur i dtreó a ċéile mar is ceart.

COCAIḊEAĊT—Ná téir ag cocaíoċt, ċun cocaíoċta, leis=ag coṁrac fé mar a ḃéaḋ dá ċoileaċ a bíon ag tornú ċun a ċéile. Tá na leanbaí ag cocuíoċt le ċéile=ag tabairt fé n-a ċéile. Is féidir cocuíoċt a beiṫ ann gan aon ḟearg—dá mbéaḋ beirt ag triall is ag braiṫ a ċéile. Nuair a téiġean an ċocuíoċt go dtí an mbuille tá sé 'na ḃruiġin. Nó, cocuíol.

COĊAL—Táid i gcoċal a ċéile=greamaiṫe 'na ċéile. Tá coċal air ċúġam=fearg, agus aṫarú cúntanóir.

COCUÍOL—Táid ag cocuíol ċun a ċéile—dá ċoileaċ, nó dá aon-ní=ag bailiú na feirge, agus ag cur suas cuma na troda. Nuair a bíon dá éan ag cocuíol le ċéile bíd ag cur na ngaṫaí na ċéile agus na ngob, agus ag baint fuil ṁairt as a ċéile. Cuir uait an ċocuíol. Tóg socair é: níl aon ġnó againn ag cocuíol le ċéile.

CODA-BEAGA—Bí sé na coda beaga timpal uirti=lán de ċion uirti. Bíodar na gcoda beaga timpal na Gaoluinne=bán ċúiċi.

CODLA—Táim im ċodla agus gan an codla aċ ar ḟúil liom=cluas le h-éisteaċt beiṫ orm. Ṫuit sé dá ċodla. Ṫuit sí dá codla. Ċuir sé codla orm=dein sé ciúin me: ṫug breis agus mo ḋóṫin de buala dom: dubairt rud éigint a bain an ċainnt díom, a d'fág gan ċainnt me.

CODLATÁNAĊ—Ċodalófá dá saṁra agus geiṁreaḋ; nó oireaḋ is na seaċt gcodlátanaiġ, nó oireaḋ is seaċt gcodlatánaiġ an t-sléiḃe=ḋéanfá ana-ċodla.

CODLUIĠIM—Codaluiġim. Ba ċeart dó an ṁeisce a ċodailt do (de)=an ṁeisce a ċur de le codla. Codaluiġeas amaċ é=níos sia ná mar ba ċeart: d'éaluiġ an codla, an ṁaidin, orm.

COGA—Bí sé ag coga leis féin. Bí sé ag coga i n'aigne, nó le n'aigne. Bí sé i gcoga le n'aigne.

COGAR-MOGAR—Tá cogar-mogar ar siúl=cainnt ná béaḋ árd: gaċ éinne is a ċainnt is a insint féin aige, agus gan aon deiṁniú ar éinní.

COGNAIM—Bíon sé ag cogaint na cainnte=á h-iṫe: gan í taḃairt amaċ go soiléir. Déarfaḋ sé leaṫ na h-abairte go maiṫ, agus ċognóċ sé an ċuid eile.

COIDREAĊ—Duine coidreaċ=duine gur fuirist gaḃáilt leis.

COIDREAṀ—Tá an focal san ag daoine ná raiḃ aon Béarla aca riaṁ ná coidreaṁ aca air=aiṫne tré ḃaint a ḃeiṫ aca leis. Ní raiḃ aon ċoidreaṁ agam leis=ḃeiṫ 'na ċuideaċtain. Raġad 'na ċoidreaṁ níos fearr ar ball. Nílim 'na ċoidreaṁ ceart fós.

COIDRÍĠIM—Tá sé ar an ḃfear is fearr dár ċoidríġeas riaṁ. Coidreóċad é ar ball.

COIDRÍOĊ—Coidríġ dá ċéile seaḋ mise is Tomás mar tá aiṫne agam air is aige orm is bímíd i gcoidreaṁ a ċéile.

COILEAĊ—Coileaċ na luaṫa=an creagar.

COILGEAĊ—Tá an fairge coilgeaċ indiu=feargaċ. Bíon coiliċíní uirṫi, agus blaṫ (bolaṫ) na gaoiṫe.

COILICÍN—Coiliṫín. Tá coiliṫíní ar an ḃfairge=borraí beaga briste a ḃíon bán 'na mbarra. D'éiriġ coiliṫín air ċúġam=fearg beag—nuair ná béaḋ puínn cúise amuiġ ag duine. Cuiliṫín a deirtear.

**coill**—Ní raiḃ coill, nó claiḋe, riaṁ gan stocán. Freagra é sin ar an gceist. Cá gceanglóċad mo ċapall? =bíon slí i gcómnuí ċun rud a ḋéanaṁ.

**coillim**—Ċuadar ag coille nead. Tá na neadaċa coillte aca=na h-uiḃe tógṫa asta.

**coillite**—Coillite an stáca=lár, croiḋe. Tá sé i gcoillite breóiteaċta, fiaḃrais=istig 'na ċorp-lár. Tá a ċuid talún i gcoillite an paróiste='na lár. Ḃrait an aḃa sar a raġair 'na coillite=féaċ rómat.

**coimeádaċ**—Tá sé ana-ċoimeádaċ air féin, ar a ċuid airgid, ar éinní=airiteaċ; deinean sé é ċoimeád go maiṫ, é spáráilt.

**coimeádaim**—Caiṫfimíd coimeád suas leis an aimsir, leis an saol. Is mór an coimeád agat ar an uḃal=tá sé agat le fada. Ċoimeádfá cómrá na h-áite seo le h-aon daṫad focal aṁáin=ċoimeádfá ar siúl. Ṫugas scilling ar an leaḃar, aċ ní ċoimeádfaḋ púnt uaim é=ní ċeadóinn ar ṗúnt gan é ḃeiṫ agam.

**coimín**—Tá an sliaḃ 'na ċoimín=talaṁ go mbéaḋ cead gaċ éinne ann.

**coingíoll**—Níor deineaḋ aon ċoingíoll=marga: socrú. Ċuas ann saor ó ċoingíoll.

**coimiṫe**—Tá coimiṫe ċun cros air=faoḃar. Tá coimiṫe ċun tobac, ċun óil, ċun oibre, ċun an t-saoil orm=dúil mór: conaċ. Bíon conaċ nó coimiṫe ar éinne a bíon dian ċun éinní. Ḃí coimiṫe feirge air=fearg mór. Tá coimiṫe fiacal ag gaḃáilt don leanḃ, nó air=na fiacla ḃeiṫ ag teaċt dó agus faoḃar air dá mbárr. Bíon sé ar a ḋíċeal ag cimilt na ndrannḋal agus ag oibriú na gcorrán.

**coinlín**—Ḃí coinlíní féasóige air—is treise an ċaint sin ná clipe.

**coinne**—Níor ḋún Dia beárna riaṁ ná gur oscail Sé

beárna eile na coinniḃ=a cúiteaṁ de ḃeárnain: beárna a ḃéaḋ có maiṫ léi. Riṫ an focal gan ċoinne orm=ċaiteas amaċ é sar a raiḃ ḟios agam é. Duḃairt an focal gan ċoinne leis. Ḃí sé 'na ṡuiḋe ós (as) mo ċoinne amaċ=ar m'aġaiḋ amaċ. Beaḋ ann muna gcoimeáḋan rud éigint gan ċoinne me. Ná cuir Seán id ċoinniḃ. Ḃí sé 'na gcoinne anuas ón dtiġ. Ní raiḃ aon ṗioc dá ċoinne ná dá ċuiṁneaṁ aca.

**COINNEAL**—D'imiġ sé ar nós na coinnle=d'imiġ an dé as de ṗreib. Coinneal ḃeanuiṫe=an ċoinneal a cuir-tear i láiṁ duine le linn ḃáis dó. Ḃí an ċoinneal ag léimriġ, ag eiteallaiġ, ag preaba.

**COINNIGIM**—Níor ċoinniḃ, níor ċoimeáḋ, an láir an capall.

**COÍNNLEAĊT**—Aingeal coínnleaċta=cuiṁdeaċta.

**COINSIAS**—Ní leigfeaḋ mo ċoinsias dom é ḋéanaṁ. Ní ḋ'ḟéadfainn lem ċoinsias é.

**CÓIP**—Ní raiḃ ann aċ cóip daoine gan áird=garḃ-ṡluaġ.

**COIR**—Is mór an ċoir í=an rud a ċuirfí i leiṫ duine: droċ-rud. Daoraḋ na corṫa é=ins na droċ-ġníoṁarṫa a dein sé.

**CÓIR**—Ḃí cóir ġaoiṫe liom, agam=an ġaoṫ ḃeiṫ ag caḃrú liom. Tá sé go maiṫ ċun cóir agus ceart a ḃaint amaċ, aċ ní ṫaḃarfaḋ cóir ná ceart uaiḋ. Níl aon teine cóir againn=ceart. Níl aon ċríoċ (crí) cóir, aon ġoṫa cóir, air. Ní h-aon focal cóir é, agus ní ceart é úsáid. Tugaḋ foláraṁ dó muna n-éisteoċ sé, go mbeifí fé n-a ċóir i slí éigint=suas leis. Cuireaḋ i gcoimeáḋ im ċóir-se é=dom-sa. Is dóċ gur 'na ċóir a ḃí an bás san=i ndán dó, i n-áirite dó: roimis. Ċuas 'on stáisiún fé ċóir an easbuig=fé ḃráġaid.

**COIRCE**—Tát=roinnt léasa le céile ċun ceangal a

ḋéanaṁ. Ag ḋéanaṁ punana, nó punanaċa. Ḃíos ag ceangal inné. Stiucaí. Ḋein cúl-le-gaoit=na punanaċa a taḃairt le céile, agus a mbun a taḃairt don ngaoit sar a nḋeintear stiuca ḋíoḃ. Táid 'na gcúl-le-gaoit agam=mar a ḃéaḋ stiuca a ḃéaḋ leagta agus a bun i dtreó na gaoite.

CÓIRÍ—An raḃais sa ċóirí?=soċraid. Ba ṁór an ċóirí í. Ċuas 'on ċóirí.

COIRÍĠIM—Cuiriġim. Cuiriġeaḋ an ḃó=moṫuiġeaḋ í: cuireaḋ an droċ-ṡúil uirti: leagaḋ súil trom uirti. Ṫug sé súil ċuirite ar an mbó. Tá súil ċuirite aige=súil ná fanfaḋ aon ṁait i n-éinní na ḋiaiḋ. Imeóċ mí-rat ar an rud. Cuiriú ort.

CÓIRÍĠIM—Táinig sé isteaċ le faoḃar na h-oiḋċe agus b'éigin dom cóiriú fé=leaba a ṡocrú. Ṫug sé ana-ċóiriú don ḃfear boċt=léasa, leasú teangan: socrú. Ḋeineas an scéal, nó éinní, a ċóiriú=a ṡocrú na ceart. Ċuireas cóiriú ar an gceaċt=slaċt, cuma. Ċuir sé cóiriú cata ar an scéal=atrú mór sa tslí gur ċuma é nó eaċtra ar ċúrsa nó ar ġníoṁ mór. Nuair a fuair an moltóir an leaḃar ḋein sé é ċóiriú=na putóga a baint as le cáine is le réaba.

CÓIRÍOĊT—Ní féidir liom bórd a ḋéanaṁ mar níl cóir ná cotrom ná cóiríoċt agam ċuige=slí ċeart. Ċodalóċainn dá mbéaḋ aon ċóiríoċt ċodlata agam=leaba. Níl aon ċóiríoċt sa ċapall san, i n-éinní=níl sé cúmta: tá sé ann-ċúmta. Táim go mait ċun Gaoluinne ḋréir mo ċóiríoċta=ḋréir an ċóir a ḃí, nó atá, agam. Níl aon ċóiríoċt sa tig seo mar táimíd ró-ḃoċt=níl éinní cóir againn: níl biaḋ ná beata againn. Fuaireas an bórd san saor mar ḃí cóiríoċt aige fear a ḋéanta=aḋmad saor agus fearas mait.

COIS—Cois amaċ. Cois síos. Cois anuas, agus mar sin. Cainnt é sin leis na cearca.

COISCE—Tá mo ċoisce caitte, itte, ólta agam=mo ḋóṫin.

COISCÉIM—Tá coiscéim coiliġ ar an lá=10 nóimintí breise.

COISÍOĊT—Ḃí coisíoċt ṁaiṫ fé=siúl. Ḃain an ċoisíoċt den ċlog. Ḃain dá ċoisíoċt. Taḃarfaiḋ an bainne breis ċoisíoċta duit.

COISRÍĠIM—Coisriġ tu féin=dein fíoġar na croise, cig, ort féin. Ġearr fíoġar na croise ort féin—ar t'éadan, le barra t'ordóige. Uisce coisreagan=uisce beannuite.

COISTE—Coiste croḃnaora. Coiste dáréag. Dá mbeifá ar mo ċoiste is dóċ go ndaorfá me.

COÍṪAĊ—Tá blas coíṫaċ ar a teangain, ar a ċainnt=stróinséarta, iasaċta. Tá blas coíṫaċ ar an im=blas náċ blas ime: droċ-ḃlas. Náċ coíṫaċ an duine tu ná raġfá isteaċ go dtí an rince?=ait, leiṫreaċas ḃeiṫ ag baint leat.

COITEAN—Imeaċt coitean ort gan scolb den iaran=eascaine gan éireaċt ar ċapall. Tá an ḃean san imiṫe coitean=gan ċlú gan ċáil gan ċéile: ceirt ar gaċ aon tor. Ḃean ċoitean=striopaċ.

COITIANTA—Sin é an focal is coitionta a ċaiṫimíd le duine mar sin=is mó. Is coition, nó coitianta, a rá=deirtear go coitianta. Ḃíon an ċainnt sin á rá anso i gcóṁnuí coitianta.

COL—Fuaireas col agam leis an im, ṫáinig col agam leis=d'iompuiġeas 'na ċoinne. Ḃíomair ana-ṁór le ċéile, aċ tá col tagṫa againn le ċéile=fuaṫ, mío-ṫaiṫneaṁ, dá ċéile. Níl aon ċol agam le dul ann. Tá col agam leis an mbiaḋ=ní maiṫ liom é: táim leaṁ de. Ġlacas col leis=ṫáinig col agam leis: ṫáinig an ġráin agam air.

COLA-ĠRIFÍN—Ḃéaḋ cola-ġrifín ort nuair a ḃéaḋ do ċos nó do láṁ trom: codla a ḃeiṫ ionnta.

COLAN—Ḃeiṫioċ idir bliain agus dá bliain d'aois.

**colg**—Ċuir sé ana-ċolg air féin ċun aiġnis=ana-ḟaoḃar.

**colloid**—Ċuir an obair ana-ċolloid orm=ana-ḋuaḋ. Fuaireas mo ḋótin di.

**collóideaċ**—Is collóideaċ an aimsir í; ní féadan éinne aon obair a ḋéanaṁ=duairiúil, trioblóideaċ, callaoċ (callfaotaċ). Bíon an áit seo ana-ċollóideaċ sa ḋúḃluaċair. Táim collóideaċ mo ḋótin=mo ḋótin den obair ċruaiḋ le déanaṁ agam: annróḋaċ. Tá slí beata collóideaċ ċall-aoċ ag na h-ártaiġe a tagan anso i n-imeall (umall) gaċ aon stocán díoḃ so. Is collóideaċ an obair í=gur deacair í ḋéanaṁ.

**colpa**—Ní mór an colpa tu ċun báire d'imirt, ċun Gaoluinne=níl mórán maiteasa ionat. Ní mait an colpa mar scoláire é. Ní mór an colpa Séamas=níl aon ana-toirt ann: nó, ní itean sé puinn. Ní mór an colpa gloine uisce do ḋuine ocrais. Téiġean sé caoire ar féaraċ ċun colpa a ḋéanaṁ=beitíoċ fásta.

**com**—Cliatán cnuic go mbéaḋ lag isteaċ ann. Ar an lag san a tugtar an com.

**cóṁ**—N'ḟeadar cáil (cá ḃfuil) sé ag dul có moċ ar maidin agus có h-olc de ló. Tá sé có dall le bonn mo ḃróige, le circ. Lom le gé beárrta. Dorca le pic; le tóin an púca; ar ná ċífá cé ċuirfeaḋ a ṁéar id ṡúil. Priocaite, beárrta, le sagart. Flúirseaċ le sméara, le h-anaman na marḃ. Éadtrom le sop, le giorrfiaḋ. Caoċ le circ. Trom le cloiċ. Ḃí an ceó có trom san go n-iosfá le spiúnóig é. Discréideaċ le bosca na faoisdine. Fuar le cloiċ, le sioc. Ḃí a ḋá láiṁ có fuar leis an éag. Caoċ le bonn mo ḃróige. Oiriúnaċ le riail. Boḋar le cloiċ, le taoḃ an falla. Có láidir le ministir, le capall. Fliuċ le scailiúin (tá na prátaí có—). Te le teine. Árd leis an dtig. Reaṁar le muic. Ciúin le luiċ. Tá an fairrge có ciúin le loċ. Maol le ganndal, le seana-ċorrán. Sleaṁain le bolg eascún. Tá an fairrge có sleaṁain le buidéal. Mín le sioda. Leisciúil leis an nGiolla Deacair.

gránda leis an ndial. Tá na prátaí có tiuḃ le sméara. Ḃí na pléascáin ag imeaċt có tiuḃ le tiul. Ċó duḃ le daol, le sméar. Dearg le fuil, leis an dteine. Árd le falla. Bán le bainne. Buiḋe le bolg an t-slimide. Cam le snáitín stoca. Ċó cam is ná raiḃ sé díreaċ. Ċó díreaċ le barraille gunna. Sleaṁain le gloine. Seang le luiċ. Flúirseaċ le gainiṁ na trágha, leis an bféar. Siúrálta le bás, le gréin, leis na réiltíní, le h-aon rud riaṁ. Duḃ le h-áirne. Righin le h-eirball seana-ḃó. Cam le h-aḋairc seana-reaṫa (reiṫe). Dúr le sean-asal. Trim le snaois. Seannda leis na cnuic, leis an gceó. Ḃí gaċ beirt díoḃ cóṁ-aoirde, cóṁ-aois le n-a ċéile. Ḃíodar ag láṁaċ na Sasanaċ có tiuḃ le tiul. Ċó-éinní le h-éinní riaṁ.

COṀAĊT—Tá cóṁaċt an lae ceiliúrṫa, brisṫe, imiṫe=an oiḋċe ag fáilt an lae ar an lá, nó neart an lae imiṫe.

CÓṀAIR—Ṫugas an cúrsa fé ċóṁair, fé ċóir, na ndaoine=fé n-a mbráġaid. Is dóċ gur 'na ċóṁair a ḃí an óspairt=i ndán dó.

CÓṀAIREAṀ—I gcóṁaireaṁ an lae indiu a rugaḋ me. Indiu lá mo ḃeirṫa.

CÓṀAIRLE—Ṫánag ar aṫ-ċóṁairle=cóṁairle eile. Ċuas ag déanaṁ cóṁairle le Seán=ag cur fé n-a ḃráid. Loirgeas, iarras, cóṁairle air. Ċuireas an cúrsa 'na ċóṁairle=d'iarras cóṁairle air i dtaoḃ an ċúrsa. D'fágas an scéal fé n-a ċóṁairle.

COMAOIN—Táim fé ana-ċomaoin aige mar bíon sé ana-ṁaiṫ dom i gcóṁnuí. Ċuireas comaoin ar an bpáirc=feaḃas: ṫugas leasú di.

COMAOINE—Tógfaḋ Comaoine ar maidin amáireaċ=Corp Ċríost.

CÓṀARSANÚIL—Fear breá cóṁarsanúil seaḋ é.

CÓṀARṪA—Dá cóṁarṫa ná raiḃ an t-aonaċ go maiṫ,

ṫugamair an stoc abaile=mar ḋeiṁniú (ḋuit) air. Fuaireas é seo ar an mbannc mar ċóṁarṫa ar mo ċuid airgid=aḋṁáil. Tá sé go maiṫ ċun Gaoluinne aċ níl ann aċ cóṁarṫaí ar do ġualainn-se ; de ḃreis orṫ-sa ; i gcomórtas leat=rud gan ṁaiṫ ; ní ḃíon aon t-substaint ins na coṁarṫaí féin. Ḋein sé cóṁarṫa ḋom gan é ḋéanaṁ. Tá Gaoluinn ṁaiṫ agat. Níl. Níl agam aċ a cóṁarṫaí=Gaoluinn éadtrom. Tá bean agam agus gan inti aċ cóṁarṫaí, gan agam aċ a cóṁarṫaí san féin=bean gan ṁaiṫ, gan ċrí. Cóṁarṫa cille=ball ar an gcroicean a ṫagan ar an saol leis an nduine. Coṁarṫaí roim ré. Ḋein sé cóṁarṫaí cinn ḋom=le n-a ċeann. Coṁarṫaí sóirt=cóṁarṫaí a ċuirfeaḋ i n-úil do ḋuine eólas i dtaoḃ rud éigint. Cé ṁéid pearsa i nDia? Ḃí an múinteóir laistiar den ċigire ag déanaṁ cóṁarṫaí sóirt don scoláire. Tá cóṁarṫaí droċ-aimsire ar an ngealaiġ. Táimíd ag tógaint cóṁarṫaí orṫa le seaċtain, aċ ní ḟeadramair cad tá fúṫa fós=táimíd á dtaḃairt fé ndeara. Tógfad cóṁarṫaí air anois an fada a ḋeinfiḋ mála plúir sinn.

CÓṀ-ḂONN—Tá na focla so cóṁ-ḃonn=cóṁ-ḃrí. Is cóṁ-ḃonn atá fúṫa.

CÓṀ-ḊÍOL—Tá sé cóṁ maiṫ ḋuit do ṫarraċ féin a ḃeiṫ agat ar an airgead. Cóṁ-ḋíol a raġaiḋ orṫ=aon ḃaoċas aṁáin a ġeóḃair.

CÓṀĠAR—Dá mbéinn na cóṁġar, ar a cóṁġar, do ṁarḃóinn é=i n-aice leis. Tá cóṁġar na scoile, na trága, na móna, an ḃaile ṁóir aca=iad so ḃeiṫ cóṁġarac ḋóiḃ. Tá cóṁġar cainnte aige=mórán brí i mbeagán focal. Cóṁġar an aiġnis. Ḃíos i gcóṁġar ṁaiṫ ḋó. Tá sí ag déanaṁ comġair orm=cóṁġaruíoċt. Tá sé déanaċ anois ċun gaḃáilt i gcóṁġar náċ eól ḋom. Níl aon airgead ar cóṁġar an tiġe agam, aċ tá sé sa ḃannc=sa tiġ ná i n-aice an tiġe. Siúd é mar is cóṁġaraiġe a ṫagan an ċainnt isteaċ. Cóṁnġar.

CÓṀĠARAĊ—Ḃí na soillse go lán-cóṁġarac=ana-ġairid.

CÓṀĠARAĊT—Ní ḋ'fágfaḋ anso ṫu ag déanaṁ coṁ-

garaċta, cóṁgaruíoċta, ar an dtig; nó orm=ag tógaint suas na slí.

CÓṀGAS—Cóṁgas dom seaḋ é=gaol. Aċ níl aon ṁarc, aon téarma, leis.

CÓṀLA—Cuir an ċóṁla ar an ndoras=í ċur ar a lúdraċa, gaḃta. Cuir an ċóṁla sa doras=an ċóṁla ná fuil aon ġaḃáilt uirti. Na cóṁlaċa go léir.

CÓṀ-NÁRD—Táid i gcóṁ-nárd, nó i gcóṁ-náird, le ċéile=ar aon aoirde aṁáin: có ṁaiṫ le ċéile: i n-ionannas. Labair sé i gcóṁ-nárd a ċinn is a ġota=i n-árd.

CÓṀNUIĠTEAĊ—Bíon sé ag obair cóṁnuiteaċ=i gcóṁnuí. Bíon biaḋ cóṁnuiteaċ agam i gcóṁnuí=san am ceart. Fear cóṁnuiteaċ ċun gnóta seaḋ é=a bíon i n-am. Bí cóṁnuiteaċ=ag obair i gcóṁnuí.

CÓṀRA—Ċuireadar 'on ċóṁrain é=sa ċóṁrain.

CÓṀRAICÍĠIM—Cóṁraic amaċ duit féinig é. Bí dá ċirc, dá bó, ag cóṁraċ. Cóṁraċ gaoite=nuair a séidean dá ġála gaoite i gcoinne a ċéile. Sé is cúntaḃartaiġe ar an bḟairrge.

CÓṀ-SNÁTAĊ—Bí na capaill cóṁ-snátaċ sa rás=gan ionga ná órlaċ eatorra. Bí an ġaot ag gluaiseaċt cóṁ-snátaċ an ḟairrge siar=ar aon leiḃéal aṁáin.

COṀTROM—Tá an bórd i gcoṫrom=ar leiḃéal. Tá ar mí-ċoṫrom=nuair ná béaḋ sé ar leiḃéal, ná díreaċ. Tabair coṫrom dóiḃ ċun a ċéile. Ní bíon aon ċoṫrom ansо againn=cóir, ceart, cóiríoċt. Níor ḋeineas é mar ná raiḃ aon ċoṫrom agam air=am, aga, cóir, uain.

COṀTROMUIĠIM—Coṫromuiġ é=dein coṫrom.

COṀTROMÚIL—Dá mbéaḋ an mála coṫromúil ar mo ḋrom ba ċuma liom=coṫromaċ, i gcoṫrom. Tabair tar n-ais dó é, mar sin é is coṫromaiġe agus is cirte=is cirte: sin é mar is fearr a coimeádfar an coṫrom, an ceart.

COMUISIÚNTA—Táim comuisiúnta ar imeaċt amáireaċ=a leiṫéid sin d'órdú ḃeiṫ faċta agam: beartuiṫe.

CONÁĊ—Tá toġa agus roġa na sláinte aige, agus conáċ air é.

CONAĊ—Tá conaċ fiacal ar an leanḃ=faoḃar: coimiṫe. D'eiriġ conaċ air ċúġam=fearg: faoḃar. Is éaċtaċ an conaċ, coimiṫe, atá ar an iasc indiu=iad ag ráṫuíoċt ar a ndíċeall: siúl géar fúṫa.

CONNLUIĠIM—Cúnluiġim. Cúnluiġ tu féin=ná tóg an oiread san slí duit féinig: bailiṁ tu féinig isteaċ le ċéile. Ḃí sé á ċúnlú féin sa leabaiḋ oiḋċe feaca.

CONNTRÁṪ—Ḃí an ċonntráṫ ann: an ċonntráṫ ḃeag ḋéanaċ=an tráṫ roimis an oiḋċe ḋuḃ.

CONUS—Conus a ḋeinis é? Gaċ aon ċonus. Tá sé mall. Conus mall?

COR—Sin ceann de ċoraiḃ an t-saoil=iongantaisí, aṫruiṫe. Tá sé tagṫa de ċor im ṡaol gur féidir liom airgead a ċur sa ḃanc. Cuirfead cor castaig, cor casta, id ṗíopán=casa do ċur id ṁuineál. Ní raiḃ aċ an cor curṫa aige sna h-iascairí nuair a ċaiteadar teiċeaḋ=na líonta curṫa amaċ. Ṫugamair cor=na líonta do ċur amaċ agus iad do ṫaḃairt isteaċ arís tréis tamall den uisce a ṫairdeal. Tá Seán tugṫa ar do ċor féin agat anois=tá sé casta ar do ṁéir agat: ar do ṫoil agat: nó, tá sé ar aon imeaċt aṁáin leat féinig agat. Is féidir leat do roġa cor a ċur san aḃairt=í ċasa fé mar is mian leat. Ṫug sé cor fairsing don líon=scóp maiṫ. Cor cúṁang an taoḃ eile. Ḃíos a d'iarraiḋ breiṫ air, aċ ṫug sé an cor dom=ċas sé uaim, agus d'ḟág ansan me. Ṫug an giorrfiaḋ an cor don ċoin. Ṫug an máistir an scoláire ar a ċor féin=ṁúnlaiġ sé dá réir féin é: nó ḋein ċó léiġeanta leis féinig. Ag taḃairt ualaiġ féir aḃaile duit cuir cor den téid ar an leaṫ-laiḋe sar a mbogfaiḋ sí=casa. Nuair a ḃíon an iomarca ar fad den ċasa i rud crapan sé suas agus tagan rúiricíní ann. Tagan scruiġ

ann nuair a ritean sé ró-ċaol. Ḃéaḋ sé ag buala leat ar gaċ aon ċor=pé cor a ṫaḃarfá buailfeaḋ sé leat. Tá a ċor féin ar gaċ uile ċeann ḋíoḃ=a ċasa féin air, nó i. Tá mórán cor i Seán, i gceist=beiṫ ana-ċasta. Tá sé ag taḃairt na gcor ar a ḋíċeall=ag casa: ag lúbaireaċt: ag fáil báis: nó duine ag teaċt isteaċ i rás a d'iarraiḋ é ċríoċnú nó brú ar aġaiḋ, agus é tugta amaċ. Ḃí an buaċaill ag taḃairt na gcor a d'iarraiḋ an scrúdú a ṫógaint=ar a ḋian-ḋíċeall. Ḃí sé ag taḃairt na gcor don ṁáistir=ag imirt cleas air: á ṁealla. Tá an bóṫar lán de ċuir=lúba, castuíoċa. Ċuir an póilín cor castaig 'na láiṁ. Ṫugas cor dom féinig. Cora sraṫraċ =an dá rud a ċoimeádan dá ċlár na sraṫraċ i n-áirde. Cor fé iongain=saġas tinnis é sin nuair a ḃíon an áit fén iongain gargaiṫe suas. Aċ, sa scúba iongan eiríġean an croicean amaċ laistiar nó timpal na h-iongan. Cor iongan. Cor laḃaire—nuair a ḃíon gág idir na méireana ag a mbun tiar.

CORAḂUAIC—Corraḃuais. Ṫeip an scrúdú air, aċ níor ċuir an méid sin aon ċoraḃuaic air=tré-ċéile aigne. Ná cuir aon ċoraḃuaic ar an dteine=aon ċur-isteaċ: aon ġruaim.

CÓRAĊ—Fear neaṁ-ċóraċ=ná béaḋ go maiṫ 'na ḋéanaṁ.

CORAGIOḂ—Nó, corragioḃ. Ḃí sé na ṡuiḋe ar a ċora-ġioḃ=ar a ċosa; ar a ḟála.

CORAIḊEAĊT—Tá an báḋ ag coruíoċt=ag cur agus ag tarac líonta: ag taḃairt cor. Cuirean na báid coruíoċta na líonta amaċ: ansan gluaisid leó ar feaḋ tamaill; ansan tarraigíġid na líonta isteaċ. Ḋein an claḃaire gaċ aon t-saġas coruíoċta=cleasuíoċta.

CÓRDA—Cuireaḋ an córda fé=croċaḋ é.

CÓRDÚ—Fuaireamair i mbliana córdú na dtrí mbliana báistíġe de ṫriomaċ=cotrom, cotromú. Tá an lá cruaiḋ againn anois, aċ ġeóḃaimíd a córdú ón bḞear Ḃeannuiṫe

fós=a ċúiteaṁ. Beiḋ córḋú an t-seaca so againn ar ball =a ċoṫrom d'aimsir bog.

CORP—Níl corp na droċ-aimsire againn fós=lár. Ċuas go dtí tig an ċuirp=tig 'na mbéaḋ corp leigite amaċ.

CORPORTA—Tá Séamas corporta a ḋóṫin anois=a ċorp nó a bolg beiṫ mór go leór. Nó, corpraiṫe. Is díreaċ (cinnte) gur dóiġ le cóṁaċta corpraiṫe an t-saoil gur féidir leó gaċ ní a ḋéanaṁ=saolta.

CORRA—Is corra an fear é=aisteaċ, ait; nó, ar an slí, bíoḋ náċ i n-aon droċ-ċuma é. Mataí tuiġe agus corraí aḋmaid=an gléas a ċoimeádan cláraċa na sratraċ le ċéile. Míola corra=cuileóga beaga a ṫabarfaḋ ana-ċráḋ duit sa t-sampraḋ. Uimreaċa coṫroma=2, 4, 10, 18, cig. Uimreaċa corra=1, 7, 11, 19, cig. Feic cruiceaċ. Corra na h-iallaite=an caincín árd a bíon amuiġ air. Ba ċeart go mbéaḋ corra na h-iallaite agus corra na sratraċ i n-aon treó aṁáin.

CORRAĊ—Bíos ins na corraiṫe, nó ins na corraiġ. Maide corraċ=maide a cuirfí trearsna ar ṁaide eile, cig, aċ ná béaḋ ceangailte de. Bíon luasca i n-áirde ag páistí ar a leiṫéid.

CORRÁN—Poinnte an ċorráin=an blúire de atá fé bun na cluaise. Tá na corráin bearrṫa agam, aċ níl an giall=an smig: an áit atá i dteórain an dá ċorrán. Cuir an cnáṁ trearsna ar do ġiall agus prioc é. Nó, tá an corrán ṫíos agus an giall ṫuas, anuas ar an gcorrán.

CORRÁNAĊ—Cránaċ. Buaċaill a bíon ins na déagaiḃ.

CORRARUAISEAĊ—Beiṫ ag riṫ anso is ansúd: gan fanaċt socair. Is corraruaiseaċ an cailín í.

CORRAṪÓNAĊ—Tá an aimsir corraṫónaċ=siúmséalaċ: ní ḋ'fanan socair.

CORREAĊ—Miúil.

CORR-ḞIACAIL—Fiacail a ḃíon ag fás lasmuiċ den gcíor: den gcairb. Fiacail ċorr seaḋ í. Leanan cuid ṁaiṫ de sna fiacla an ċairb=téiġean cuid ṁaiṫ díoḃ ċun cairb a ḋéanaṁ.

CORRUIĠIM—Ní ḋeinim aon ċorruiġe amaċ. Tá sé ana-ċorruiṫe—nuair a ḃéaḋ eagla nó scannra nó éinní ar ḋuine a ḋ'ḟágfaḋ gan greim ceart aige air féinig. Tá Seán ana-so-ċorruiṫe=gur ana-ḟuirist é ṫógaint: é ċur suas.

CORTA—Tá an obair seo corta, tuirsiúil=ḋéanfaḋ ḋuine corta, tuirseaċ. Is corta an scéal do ḋuine beiṫ i bpríosún agus an saol breá a ḃéaḋ aige lasmuiġ=cráiṫe. Is corta an scéal beiṫ ḋíoṁaoin

COS—Tar má ḃíon cos fút=más féidir leat ar aon t-sagas slí é. Luiġeaḋ cos air=tánatas, tagaḋ, anuas air. Tá a ċeann is a ċosa buailte ar a ċéile=é beiṫ ana-ċrapaiṫe, caite anuas ar a ċéile. Fan ar do ċois=fan leaṫ-nóimint—le teaċtaire a ḋéarfaí. Tá cos ṫall is cos i ḃfus aige=é beiṫ idir ḋá aigne. Nó, cos istig is cos amuiċ. Caiteaḋ isteaċ sa ḃosca me idir ċeann agus ċosa. Sasanaċ ar a ċosa seaḋ é=críoċnuiṫe. Má ċloisean sé ráfla cuirean sé na h-oċt gcosa fé=cuirean cuma ana-iongantaċ, áiféiseaċ, air; deinean sé scéal mór de. N'ḟeadair cos liom cad a ḋeinfiḋ láṁ liom=me beiṫ ana-ṫré-na-ċéile. Táid go léir imiṫe fé ċois=marḃ, brúiġte síos. Tá an ceól ag dul fé ċois oraiḃ=ag imeaċt gan tairḃe, gan aon pínce á ḋéanaṁ; ag imeaċt fé ṫalaṁ, nó ag dul fé ṫalaṁ. Is fada atá an náire curṫa fé n-a ċois aige=brúiġte síos, curṫa uaiḋ. Stad, nó fan, ar do ċois—le duine go dteastóċ uait é stop. Tá mo ḋóṫin agam mo ġnó a ċur fé ċois=a ḋéanaṁ, a ċríoċnú, é ċur díom. Buail féd ċois é=cos a luiġe air: é ċur díot. Ḃí sé an eirṁú ar a leaṫ-ċois deire, nó deiriġ=spleóḋraċ: fear, cig, a ḋ'ólfaḋ cúpla gloine; nó a ċloisfeaḋ scéala a ṫaiṫneóċ leis go mór. Ḃéaḋ sé ag léimriġ le h-áṫas is le croiḋe. Cuireas an ċos do b'ḟearr agam amaċ=deineas an ceann do b'ḟearr den scéal: ċuireas an cló do b'ḟearr orm féinig. Tá na gliomaiġ dulta fé ċois=gan aon

tairbe beiṫ ionnta: iad a beiṫ tuitiṫe anuas san airgead. Tá an síol prátaí a ḃí againn ag imeaċt fé ċois=i n-olcas. Tá cos leis ar gaċ taoḃ=tá sé idir dá ċóṁairle. Tá cos leis san uaiġ agus cos eile ar an mbruaċ. Tá na cosa agat anois, aċ ná dein airíst é=tá'n tu saor, gan ṁáċail, gan buala—tréis droċ-ní a ḋéanaṁ, nó dul i gconntabairt. (cúntúirt). Tá cos ṁaide, cos ċuirc, fé: nó cos ċrainn. An ċos do b'ḟearr againn do ċuireamair uainn é=an rud, an taca.

COSABOCÓID—Gortuiġeaḋ me i lár léim na cosabacóide=léim a tugtar le h-aon ċois aṁáin. Ḃíos ar mo ċosabacóid, nó ag imeaċt ar mo ċosabacóid=ag léimriġ liom ar mo leaṫ-ċois. Ċuaiḋ sé ar cosabacóid ann; nó, de ċosabacóid=ar leaṫ-ċois. Tá sé ag siúl de ċosabacóid, ar cosabacóid=cos leis tógṫa i n-áirde aige. Ċuas de léim ċosabacóide go dtí an doras.

COSCARṪA—Tá an dinnéar coscarṫa go maiṫ agat=iṫte; tá gabṫa tríd agat. Táim ag coscairt na h-olla=ag toġa amaċ an ċuid is feárr di. Tá an coirce coscarṫa aige sna h-arail, ag an ngaoiṫ ṁóir=loitiṫe

COSDAS—Ḃa ṁó a ċosdas ná a ṁaiṫeas. Tá ana-ċosdas déanta agam leis an bpáirc=táim dulta ċun ana-ċosdais. Ḋeinear ar mo ċosdas féin é=mise a ḋíol as. Ċuaiḋ an ṗáirc ċun ana-ċosdais air sar a raiḃ sí socair=ḃain mórán airgid as a ṗóca. Fuairear an leabar ar an gcéad ċosdas=ar airgead a ċurṫa amaċ. Ḃfuil a ċosdaisí faċta aige?=airgead luinge. Deirtear é sin, leis, le duine a ḃéaḋ ag fáil báis=na cosdaisí a ṫabarfaḋ treasna go dtí an taoḃ eile é. An buaċaill go raiḃ a aġaiḋ ar Ṁeiriice agus cosdas déanta aige, aċ a iompuiġeaḋ ṫar n-ais, ḃí sé clamparaċ=mí-sásta. Ní maiṫ liom dul i gcostas é ċeannaċ. Ní díolfaiḋ an obair as an gcosdas.

COSNAIM—Tá cosaint ṁaiṫ againn i gcoinne na báirtí. Nó, fuirean báire, cig, ċun ainm an ċoláiste do ċoiṁeád i n-áirde.

COSNOĊTAIṪE—Ċuirear mo ḃróga orm cosnoċtaiṫe=gan aon stocaí.

COSTRIOMAĊ—Tá an fear san ana-ċostriomaċ=ní raġaḋ sé i n-áit fliuċ, ná i n-aon ball 'na mbéaḋ díoḃáil nó conntaḃairt: ana-airiteaċ.

COSÚIL—Táim cosúil=cuíḃsaċ. Is cosúla go mór é=is mó go mór a ḃainean sé le deallraṁ. Níl na prátaí aċ cosúil againn.

COSÚLAĊT—Tá cosúlaċt agam leat=deallraṁ. Tá cosúil lem ḋóṫin agam=timpal is mo ḋóṫin. Ní olc an ní cosúlaċt=iarraċt ṁaiṫ de rud éigint. Níl mo ḋóṫin prátaí agam, aċ tá cosúlaċt ṁaiṫ agam aca.

CÓṪALÁN—Ḃí cóṫalán rince ann=gasra rince.

COṪRAṀÚIL—Sé is coṫramúla a ṫagan orainn=is fusa, is lúġa anacair. Is coṫramúla gaḃáilt soir. Taḃair leat an airgid dó agus ansan beiḋ coṫramúil eadraiḃ. Níl an t-ualaċ coṫramúil ar mo ḋrom: ná an ċaṫaoir ar an úrlár: ná an t-úrlár féin. Coṫromúil.

COṪROM—Tá a gcoṫrom ar ṁuca=a gceart d'airgead nó a meáġċtaint d'airgead. Má bíon duine istig ní bíon sé i gcoṫrom ċun aon éifeaċt a ḃaint as an aimsir=i slí ceart: ní bíon ar a ċumas: ní bíon i n-áit oiriúnaċ ċuige. Ḃí an coṫrom im ċoinniḃ ag teaċt, aċ beiḋ sé agam, liom, ag imeaċt. Tá an bó ar mioċoṫrom=i slí éigint ná fuil suaimearaċ—dá mbéaḋ sí caite i bpoll, nó go mioċoṫrom ar an úrlár. Níl aon ċoṫrom agam ar é ḋéanaṁ=seans ceart, slí ceart. Ní féidir liom é seo a ḋ'iompur (úmpur), mar ná fuil coṫrom agam air=greim ceart, tig. Níl an ṁeáġ, an scála, 'na ċoṫrom. Ċuaiḋ an bó ar mioċoṫrom. Brisfir an bloc mar tá coṫrom agat air=é beiṫ féd ḃun agus tusa ós a ċionn. Táid i gcoṫrom le ċéile—dá rud sa ṁeáġ, nó beirt ag triail a ċéile. Fan agus taḃarfad coṫrom duit=marcuíoċt—do ḋuine a ḃí ag siúl. Tá an coṫrom agam ort=bonntáiste. Fuair sé coṫrom orm=seans ċun díoḃáil a ḋéanaṁ, bonntáiste. Ḃí ana-ċoṫrom aige sa rás=ana-ḃreis: scaoileaḋ amaċ ana-ṫamall é de ḃreis ar na daoine eile. Ní teastuiġean uaim aċ coṫrom =ceart! gan aon éagóir do ḋéanaṁ orm. Daoine do

ċur i gcoṫrom=ar aon scór amáin: i slí go mbéaḋ aon treansa amáin aca. Tá coṫrom anso agam duit=rud éigint a ṫaḃarfaiḋ caḃair duit. Ḃainfaimís coṫrom éigint des gaċ aon ḟocal go dtí é seo=ciall a ḃaint asta. Síneas siar ar mo ċoṫrom=suaimneas. Táim suiḋte ar mo ċoṫrom. Ḋá rud a ċur i gcoṫrom=i n-ionanas. Páirtí gan ċóir, gan ċeart, gan ċoṫrom=ná fuil aca na neiṫe ba ċeart a ḃeiṫ—éadaċ, biaḋ, scoil, agus mar sin.

COṪROMUÍOĊT—Níorḃ féidir leis aon ċoṫromuíoċt a ḋ'ḟáilt ansan toisc go raiḃ an áit ró-ḟada ó láiṁ, ó ḃaile, ró-aistearaċ=aon oiriúint: aon rud mar ba ċeart.

COṪUIĠIM—Tá sé ag dul i gcoṫú=i reiṁre, i reiṁreaċt. Tá coṫú maiṫ ort=tu ḃeiṫ deiġḟeisceanta, reaṁar. Tá coṫú maiṫ sa ṗáirc sin. Tá coṫú maiṫ aige, pé scéal ag an snas atá air=biaḋ. Coṫú air sin ċúġat, nó duit=ċnáċ san ort (pé aca olc maiṫ é). Táid ag coṫú uilc ċun a ċéile=ag bailiú. Ag coṫú feirge.

COṪUITEAĊT—Tá sé ag tuitim ċun coṫuiteaċta=ċun feóla.

CRABARTA—Crabanta leis, nó cabanta=cainnteaċ, seana-ċríona, deisḃéalaċ.

CRAMPA—Ní raiḃ aon ċrampa 'na teangain ċun leaṫ-scéal a ċuma. Tá crampaí suaċta ionnam. Fiabras crampaí—bíon duine crampálta suas. Ḃí se 'na ċrampa marḃ=ana-ċrampálta. Tá sé istig ansan ar a ċrampa ag an ndiġ=crampálta suas: gan é ar a ċumas aon corruiġe ar fóġnaṁ a ḋéanaṁ.

CRAMPAER—Duine a ḃíon ar a ċrampa: nó go mbíon na dataċa, nó crampaí, ann.

CRANN—Ḃí sé á ṁola go crannaiḃ na spéire=go h-árd. Nó, go crannaiḃ na gréine. Ṫuit an crann orm. Rud a ċur ar crannaiḃ—an ċéad ġlaoḋaċ, cis, i gcomórtas. Cuireaḋ ar ḋá ċrann, ar trí crainn, é. Tá aḋ crann ort=tuitean an crann, crann an áiḋ, ort go minic. Ṫuit sé ar mo ċrann, ar mo ċrann ċúġam. Ḃí crann na tubaiste

orm. Ċuireadar ar dá ċrann le ċéile é. Cuireaḋ trí crainn síos ar aon rud amáin. Nuair a cuirtear rud ar crannaiḃ bíon a ċrann féin ag gaċ éinne—blúire ṁaide, blúire páipéir, nó aon ní mar sin.

CRANN-LAOĊ—Is éaċtaċ an crann-laoċ fir an sagart=fear mór cumasaċ árd.

CRANS—Ní gáḋ duit puinn crans do ċur ar an leitir, aċ scaoile léi=ḃeiṫ á deiriú, á scríoba go deas, cumaí beaga a ċur uirti. Is mór na crans atá ar a ċainnt=cartuíoċa ar an slí. An gcloisean tu na crans a ċuirean sé ar an sean-ḟocal?=cuma. Tá an iomarca crans á gcur ar an obair agat. Táid ag imirt crans ar a ċéile=seó beag: crosa beaga seóig: an fáinne do scioba ar do ċasóig, nó bróiste ar burlaċ cailín: urċar beag a scaoile fé duine. Nó, aon-ní mar sin.

CRAOḂḊOḊAR—Craoḃ-ḟaḃar. Rud dearg a tagan ar ċlúdaċ súil duine, uaireanta: ar an ḃfaḃar. Tá craoḃo-ḋar ar a ṡúil. Tagan ar faoir (faoḃair) na súl.

CRAODÓ—Táim ar mo ċraodó ó ṁaidin=gan duaḋ gan duais, gan obair, gan ġnó; ar mo suaimeas. Táim sínte siar anso ar mo ċraodó. Ḃeimíd ag baint an tíġe amaċ ar ár gcraodó=go breá, socair, suaimeasaċ. Nó craedó.

CRAOIḂÍN—Tá sé ar a ċraoiḃín t-seaḃraċ=ar a toil go breá i ngaċ aon ċuma. Duine sínte siar, a bolg lán, píp na ḃéal—sin sompla leis.

CRAOS—Ḃí craos air ċun ní éigint=ana-ḋúil: a ḃéal ar dian-leaṫa ċuige. Ḃí craos air ag gáirí.

CRAOSÁN—Ċuas isteaċ i gcraosán doiṁin=séiltéán doiṁin—slí a ḃéaḋ geárrta isteaċ sa talaṁ ag, cig, an uisce a tagan anuas cliaṫán an t-sléiḃe. Tá craosán sa bóṫar ag an uisce=méiscire geárrta isteaċ ann.

CRAOS-ĠALAR—Galar a ḃainean leis an gcraos.

CRAPAIM—Tá sé crapaite isteaċ na ċéile. Tá sé ag siúl crapaite. Ċrapas an focal=níor ṫugas é go léir amaċ, nó gan an ḟaid ceart a ṫaḃairt dó. Craipleacán=duine a ḃíon crapaite sa t-siúl, nó ar aon t-saġas slí.

CRÉ—Ḃeiṁíd 'nár gcré fé sin=marḃ. Níl aon ċré ḃuiḋe sa ḃfear san=tá sé seasṁaċ, misniúil, neaṁ-eaglaċ. D'iompuiġ dat na cré orm nuair a ċuala an droċ-scéal.

CRÉAĊTAÍ—Tá sé 'na ċréaċtaí lag='na ċorp lag, caitte, lom.

CREAGAR—Is maiṫ an cóṁarṫa báistí an creagar ḃeiṫ ag aṁrán, ag portaireaċt, ag glórṫuíol, san aḋarca. Coileaċ na luaṫa ainm eile dó.

CREAS—Ḃainean capall teine ċreas ar an mbóṫar nuair a ḃuailean sé an t-iarann. No, má ḃuailean cloċa scáil ar a ċéile deinean siad teine ċreas.

CREATA—Ḃí sé ar na creataí agus an ċaṫaoir ar na creataí fé.

CREATALAĊ—Conus tá do ċaḃail agus do ċreatalaċ? =gaċ aon spalla ḋíot. Tá mo ċreatalaċ teinn=an corp lasmuiġ den ċeann agus de sna géaga. Tá creatalaċ curṫa isteaċ ag an dtaoide=corp, corpán. Creatalaċ an ċuirp

CREIDIM—Má's creidte ḋúinn é=má's ceart ḋúinn é ċreidiúint: creidiúint a ṫaḃairt dó. Creid uaim gur fíor é. Creid mise ann=sa rud atá le rá agam.

CREIDIÚINT—Níor ṫugas aon ċreidiúint don gclear=níor ġéilleas go raiḃ ann aċ clear. Níl aon ċreidiúint ag éinne air=meas. Is mór an ċreidiúint duit ḃeiṫ ċó maiṫ ċun Gaoluinne. Ṫugas ana-ċreidiúint dó timpal an ċeaċta. Ní raiḃ aon ġeall san imirt aċ creidiúint=ainm; ċáil agus clú; nuair a ḋ'imreoċ duine ċun an láṁ uaċtair a ḃuaċtaint.

CRIAṪAR—Oiriúint ċun rud a ċriaṫairt. Tá sé mar do scaoilfá tré ċriaṫar é anois amuiġ=ana-ṫulca báistí a ḃeit ann. Cainnt a scaga agus a ċriaṫairt=na dearúid go léir a ċáta amaċ.

CRÍOĊ—Crí. Ní fios cad é an ċrí ḃáis a ċuaiḋ uirṫi=cad é an saġas báis a fuair sí. Ċuir sé crí ḟliuċ ar an airgead=é ċaiteaṁ i dtiġ an óil. Sin crí agus deire mo scéil. Rud a taḃairt ċun críċe=é ċríoċnú, é taḃairt ċun cinn. Níl crí ná áird ar an dteinteán (tínteán)=é ḃeit salaċ; nó fuar feannaideaċ. Ċuireas crí an lae deireanaiġ air=bás a taḃairt dó, é ċaiteaṁ siar go bun—deoċ, ciġ. Caitḟiḋ me crí éigint do ċur orm féiniġ anois=pósa, nó rud éigint. Tá an teine ag imeaċt gan ċrí=gan ṁait, gan tairḃe. Is féidir le h-éinní eile ḃeit ag imeaċt amlaiḋ, leis. Ċuir sé crí ṁait ar a ċlainn=iad do ṡocrú sios go mait. Ná bí ag cur droċ-ċríċe air sin=á lot. Ḃéidir go dteastóiḋ sé fós.

CRÍOĊNUIĠIM—Sé an críoċnú a d'imiġ ar an ngarsún=crí. Nílim críoċnuite; nó, níl críoċnuite agam. Ṫánag anso ċun críoċnuite=ċun báirr feaḃasa do ċur orm féiniġ.

CRÍONUIĠIM—Nuair a ċríonóiḋ sé beiḋ sé go h-aindeis=nuair a raġaiḋ amaċ san aois.

CRIṪ—Tá an ċrit air—galar é sin. Tá an ċrit ṁairiḃ ar gaċ aon láiṁ sa t-siopa san ċun pinginí=ana-ḋúil. Cúis na creata.

CRITIR—An ċritir ola. Galar caoraċ é sin a tagan ar ċaoraċa troma feolṁara. Atan siad.

CROḂ—Tugaḋ, tógaḋ, a ċruiḃ os a ċionn=leagaḋ é ar a ḋrom: tugaḋ an taoḃ sios suas dó. Tug sé mo ċruiḃ i n-áirde=leag sé me i gcor (coruíoċt): bí an triopal fé agam. Geárraḋ mo ṁéireana amaċ ón gcroḃ=ós na h-ailt. Tá croḃ mo láṁa teinn ón ráṁain. Tá na méir-eana do (de) amaċ ón gcroḃ=bainte de. Féaċ an croḃ mór atá air=láṁ mór agus í leatta amaċ. An croḃ=

an láṁ ón dtaoḃ istig ón gcaol amaċ go dtí sna méireana. Lán mo ċroiḃ. Croḃ mine

CROĊAIM—Croċaḋ me (i gcártaí)—nuair a ḟágaḋ cárta maiṫ im láiṁ toirc gan ċaoi agam ar é imirt. Ċroċ sé suas a ċeárd, nó éinní=eirig sé amaċ aisti. Tá an t-ól croċta aige=tugta suas. Caint ċroċta=gur deacair í ṫuiscint don té ná béaḋ na taiṫí. Croċ lionta =oiriúint ar a gcuirtear na lionta ag triomú. Ċuirfá ċun na croiċe me. Ná croċuig, ná snapaig, suas mar sin me má ḋeinim dearúd beag féin. Nó, ná bí anuas orm má ḋeinim. Tá a ṗeann croċta ag an mbás='na stad toirc é féin ḃeiṫ marḃ.

CROICEAN—Ḃainfeaḋ an lá, an áit, an croicean de ċat leis an ḃfuaċt. Cuir croicean ort féin ċun na h-oibre= cuma. Cuir croicean na h-oibre ort héinig. Tá na cnáṁa ag polla an ċroicin aige. Tá'n tu i gcroicean maiṫ =ag féaċaint go maiṫ. Tá sé ana-ḟuirist croicean a ċur ar laoġ ḋó=cama-scéal a ċur na luiġe air—le fear náċ géar é sin, gur fuirist marga nó socrú a ḋéanaṁ leis: ċreidfeaḋ sé aon ní. Croicean a ḃaint de scilling=í ḃrise. Croicean a ċur ar ṗúnt=é ċur le céile. Tá sé ag dul amaċ as a ċroicean=ag dul i ḃfeóil. Ḃainfeaḋ sé an croicean de ċat—duine spriúnlaiṫe. Tá droċ-ċroicean ar an bpáirc=droċ-ḟóḋ. Tá a ċroicean leis= tá sé noċtaiṫe. Tá mo ċroicean leis=le pé ní a ḃíon lasmuiċ—leis an ḃfuaċt, leis an ngréin. An té gur fuirist croicean a ċur ar laoġ nó ar scéal ḋó, is fuirist an duḃ a ḃuala 'na ġeal air. Capall gan ċroicean=stagún, cig. Ḃí an braon istig go croicean orainn. Is fuirist croicean, nó clúṁ, an leóṁain do stata nuair a ḃíon sé marḃ. Tá'n tu ag dul i gcroicean maiṫ=i ndeaġ-ċuma. Ċuiris croicean maiṫ suas le déanaí. Tá sé ag imeaċt amaċ as an éadaċ=ag dul as, ag loma. Tá sé ċó spriún-laiṫe san go mbainfeaḋ sé an croicean de ḋreanncaide. Tá croicean an ṗráta nua ar a h-aġaiḋ=croicean beag lag.

CRÓICÍN—Ḃí an cróicín pollta isteaċ fé port cré= cró beag tiġe: tig beag suarac.

CROIḊE—Ní feicfeaḋ sé a ċroiḋe dá mbéaḋ sé ar a ḃais aige—duine a ḃéaḋ spriúnlaiṫe: ḃéaḋ an croiḋe ana-ḃeag, ana-ċumang aige. Ḃéarfaḋ sé ana-ġreim isteaċ ar do ċroiḋe nuair a scaoilfá duine an doras amaċ=ċuirfeaḋ sé ana-ċaṫú ort é ḋéanaṁ. Ḃí a ċroiḋe na ḋorn, aníos na scórnaiġ, aníos na ḃéal aige, nuair a ḃí sé ag goid na bprátaí=ana-eagla a ḃeiṫ air. Tá ar iṫeas 'na stad ar mo ċroiḋe fós=ag braistint trom istig ionnam. Níl aon ċuiṁne im ċroiḋe air=aon ċuiṁne i n-aoċor agam air. Buail láṁ ar do ċroiḋe agus tabair rud éigint don nduine boċt=ná bí spriúnlaiṫe, ná do ċroiḋe beag. Beiḋ gníoṁ maiṫ á ḋéanaṁ agat.

CRÓILÍ—Tá cróilí san asal=bacaiġe. Béaḋ cróilí ionat dá mbéaḋ an ḃróg ag luiġe ar do ċois. Id láiṁ, dá mbéaḋ sí crapaiṫe nó gan é ar do ċumas aon earruíoċt a ḃaint aisti. Ċuireas cróilí san asal leis an maide=bacaiġe: béaḋ sé ag imeaċt cam, bíoḋ is ná béaḋ na cosa gortuiṫe.

CROINICÍOĊT—Níor ḟéadas aon ċroinicíoċt a ḋéanaṁ orṫa=difríoċt. Ba ṁar a ċéile im ḟúiliḃ iad.

CROITÍ—Tá an ḃó insna croití deire=ag croṫa na gcos: ag fáil ḃáis, nó i ngiorraċt dó. Nó, tá sé insna croití déanaċa=ag treaḃa roimis sé ḋéin an ḃáis.

CRÓLINTE—Tá sé i gcrólinte an ḃáis.

CROMA—Faid mo ṁéire fada.

CRÓṀNTA—Náċ cróṁanta an t-amadán é?=críoċ nuite. Náċ cróṁanta a ċuaiḋ sé le n'atair=cruinn: tá ana-déartaṁ aige le n'atair: sé an t-atair 'na ċrot héin é. Rón seaḋ é sin go cróṁanta=go cruinn, gan aṁras. Is deártataċ le n-a ṁátair go cróṁanta é. Náċ cróṁanta an scéal é gur briseaḋ an lampa?=náċ maiṫ a tárlaiḋ?

CROṀNÁN—Níl ann aċ croṁnán, nó crónán, ḃáisti=rud beag: báisteaċ éadtrom.

CROMṪA-SLINNEÁNAĊ—Tá sé cromṫa-slinneánaċ.

CRONSÁLTA—Náċ cronsálta atá sé déanta suas?=

go breá. Nó, cransálta. Ó ċrans. Nác cronsálta an obair í sin atá déanta agat! Lán de ċrans.

CRONT—Le bárr cront cainnte adúbairt sé é=(Le bárr crans cainnte). Le cront ar an leanḃ a tugtar a slí féin dó=le mórtas as.

CROS—Má cuirtear na páirtí ar scoil ní beiḋ siad istig ċun beiṫ ag déanaṁ cros ná ag teaċt sa tslí=ag déanaṁ rudaí as an slí, ag drapaḋóireaċt, ag bríse rudaí, agus mar sin de. Ólfaḋ sé an ċros den asal=ólfaḋ sé úatḃás. Tiocfaiḋ crosa as tógaint an ċoláiste=coṁrac, droċ-obair. Ní ḃíon ar siúl aige aċ toirmeasc is crosa. Ḃíon na h-Óglaiġ ag déanaṁ cros ar an rialtas. Ḃí sé ag cros orm=ag déanaṁ cros orm. Táim déanaċ ón bportaċ mar ḃí an t-asal ag cros orm, nó ag déanaṁ cros orm=ag imeaċt soir is siar: ag stad suas, agus mar sin. Nó, ḃí an t-asal crosta orm. Ġoidfeaḋ sé a ċros den asal=goidfeaḋ sé éinní. Deirtear go ḃfuil an ċros san beanuiṫe. Ag dul ċun cros atá sé.

CROSĊEISTÍĠIM—Ḃí an dlíġeadóir á ċrosċeistiú.

ĊROSĊUARDAĊ—Ḃíos sé ċros-ċuardaċ i dtig na cúirte inné.

CROSDA—Nó, crosta. Tagan an Ġaoluinn ana-ċrosda orm=ana-ċruaiḋ. Ṫáinig sé crosda orm dul 'on mbaile mór=cruaiḋ: neaṁ-ċaoṫúil. Tá an focal san crosda go maiṫ=cruaiḋ, casta. Leigfeaḋ sé focal amaċ ar slí ċrosda ná tuigfeaḋ éinne. Ceist ċrosda ċruaiḋ. Tá sé crosda go maiṫ é sin a ḋeiriú=ní h-aon obair ḋíreaċ é.

CROSDÁLTA—Tá an leanḃ crosda crosdálta go maiṫ.

CROSDÁLTAĊT—N'feadar conus a tug an leanḃ an ċrosdáltaċt go léir leis.

CROT—Níl aon ċrot ag teaċt ar an lá fós=cuma. Sé Seán 'na ċrot aonair, nó 'na ċrot daona, é='na steile-beaṫaiġ. Níl aon ana-ċrot air=aon ana-ċrot.

CROṪAIM—Ḋeineas croṫa lám leis. Ḃain sé seaċt gcroṫa ar mo láiṁ=ana-ċroṫa. Tá sé ag croṫa na gcos=ar ḃruaċ an ḃáis. Ní féidir liom an slaġdán a ċroṫa ḋíom. Tá mála an ṗlúir croite amaċ agam=buailte amaċ, gan éinní fágṫa ann. Ḃíon éinní buailte amaċ, croite amaċ, nuair a ḃíon an bonn imiṫe uaiḋ—feirmeóir, cig, nó siopadóir, a ḃéaḋ briste síos. Tá an capall croite, críona=gan aon neart ná maiṫeas ann. Ba ċeart ḋuit tu féinig a ċroṫa suas.

CRUAḊAIM—Ċruaiḋ an lá=ḋ'eiriġ cruaiḋ: breis ġaoiṫe nó fuaċṫa do ṫeaċt ann. Cruaiḋ an port=géaraiġ: breis siúil a ċur ann—rínnceóir a ḋéarfaḋ.

CRUAIḊ—Táim go cruaiḋ láidir=gan ḃeiṫ bog. Scéal cruaiḋ ḃeiṫ ag braṫ ort. Fuaireas an teanga, nó aon-ní, go cruaiḋ uaiḋ. Cara an lae ċruaiḋ. Tá an t-uisce cruaiḋ-ṫe=te gan ḃeiṫ beiriṫe: te go maiṫ. Raġaḋ ann má's cruaiḋ ḋom é=má ċaiṫim é. Ḃaineas sásaṁ cruaiḋ ḋá ċeann=buala tréan a ṫabairt ḋó. Ní ċuirfeaḋ Éire aon léiġean id ċluasa, id ċeann: tá an ceann ró-ċruaiḋ ort=ḋall. Cuir amaċ braon ḋíġe ċúġam. Caḋ é an sagas? An braon cruaiḋ=an t-uisce beaṫa. Ta an braon cruaiḋ sa ḃfear san=malluiṫe.

CRUATAN—Ḃí cruatan ḃíḋ orm=gátar. Níl aon ċruatan is measa ná cruatan an ocrais. Ḃí cruatan maiṫ ar na ḋaoine nuair a ḃí na bóiṫre géarrṫa.

CRÚCA—Ní raiḃ láṁ ná laḃar ná crúca agam sa ġnó san=aon ḃaint agam leis. Ní ḃeiḋ aon ċrúca go ḋeó aríst agam inti mar Ġaoluinn. Ní h-é Séamas a ċuir aon ċrúca sa ċailín sin=aon ḋroċ-ċúrsa ḃeiṫ ar bun aige léi.

CRÚḊ—Tá feiḋre cruite uaim ḋom bróga.

CRÚḊAIM—Níl an áit seo crúite agam fós=pé ní atá ann bainte amaċ as. Nílean tu crúite agam fós=a ḃfuil ḋe Ġaoluinn, cig, agat priocaiṫe uait agam fós.

**CRÚIBÍN**—Tá a ċrúibíní, nó a ċrúba, i n-áirde=tá sé marḃ.

**CRÚIBÍNEAĊ**—Galar é sin a tagan ar ċrúibín ainṁí. Tá an ċrúibíneaċ ar an mbó.

**CRUICEAĊ**—Dá mbéaḋ mór-ḟeisear ann ċun rince 'na mbeirtiḃ, ḃéaḋ duine díoḃ cruiceaċ=ḃéaḋ sé gan ṗáirtí, spárta, ar an slí. Is ait an fear Peadar. Tá sé cruiceaċ agus bun-ós-cionn le gaċ éinne=leitreaċas beiṫ ag baint leis.

**CRUINN**—Tá'n tu neaṁ-ċruinn id laḋaraċa=gan é beiṫ ar do ċumas greim ceart a ċoimeád. Ḃí sé neaṁ-ċruinn ar a láṁa, 'na láṁa, ar a ṗeann, 'na ṗeann, agus mar sin. Neaṁ-ċruinn ar a ċosa. Táim cruinn ar an nGaoluinn, sa Ġaoluinn, ċun na Gaoluinne=géar, neaṁ-ḋearúdaċ. Tá an fear san cruinn ar an airgead, fén airgead=cruaiḋ, spriúnlaiṫe. Níl sé ró-ċruinn ann féin—leaṫ-amadán. Tá Aoḋ cruinn ar gaċ aon ní=tá sé gairid dó féinig, neaṁ-ċaiṫteaċ.

**CRUINNEAS**—Níor ḋeineas cruinneas ar an obair=é ḋéanaṁ go cruinn. Níor ḋeineas cruinneas ar na bulóga a táinig isteaċ=iad do ċóṁaireaṁ go cruinn. Níl aon ċruinneas agam ar cad é an t-airgead atá agam=cúntas cruinn.

**CRÚSTA**—Crústa d'arán cruaiḋ a fuaireas=ḃí sé go léir cruaiḋ idir screaṁ agus bia. Ṫug sé crústa dorn dom=buille cruaiḋ.

**CRÚSTUIĠIM**—Ḃí sé ag caiṫeaṁ cloċ liom, aċ níor ċrústuiġ sé me=níor ḃuail, níor aimsiġ. Ḃí sé ag crústú, nó ag crústaċ, orm=ag caiṫeaṁ liom. Ní ċrústóċ sé capall bán=ní aimseóċ sé éinní. Ċrústuiġ sé me le bata=ċaiṫ liom agus ḃuail: nó ḃuail agus é 'na láiṁ aige.

**CRUṪ**—Ċonac cruṫ beag aréir=taiḋse beag, samailt, rud agus deallraṁ duine air.

Crutanta—Amadán crutanta=críoċnuiṫe, cróṁnta, tofa. An ceart an sicín sin? Sead, ceann crutanta.

Crutnuiġim—Níl na prátaí aċ crutnuiṫe againne fós=tosnuiṫe, crut agus deárṫaṁ prátaí tagṫa orṫa. Níl na h-úbla aċ crutnuiṫe ar na crannuíoċa=cuma na n-úbal tagṫa orṫa: iad á gcur féin i n-úil. Ní raiḃ sé aċ crutnuiṫe i mbroínn a ṁáṫar an bliain sin.

Cú—Ní féidir liom teaċt suas leis ar ċú ná ar ċleas. Ní beiḋ an obair críoċnuiṫe againn ar ċú ná ar ċleas=agus ár ndíċeal a ḋéanaṁ. Teastuiġ uaiḋ an fear maiṫ beiṫ aige orm ar ċú nó ar ċleas=cóir, cam, díreaċ; i slí éigint, agus ba ċuma cad é.

Cuaird—Ċuas ar mo ċuaird ag triall ar Ṡeán (cuaird áiriṫe é sin), agus sa tslí dom ḃuaileas isteaċ ar mo ċama-ċuaird ċun Séamas a d'ḟeiscint. Is mó áit 'nar ṫugas mo ċama-ċuaird ó ṡoin.

Cúbaim—Ċait sé cúba siar mar ná raiḃ teanna ar a ċúlaiḃ aige=cluas ṁaol a ḃeiṫ aige: tarraic siar—toisc gan ċaḃair laistiar de aige.

Cúbálaim—Tá do ċasóg cúbálta tréis na h-oiḋċe agus na fearṫaine=fillte. Tá cúinne na billeoige cúbálta agat=iompuiṫe siar. Cúbáil ċúġat an páipéar go raġam abaile=fill ċúġat é.

Cúbalálaim—Cúbaláil ċúġat an olan atá ar leaṫa ansan=bailiġ. Tá cúbaláil na rógaireaċta ann, leis=beiṫ ag bailiú ċúġat i slí ná béaḋ ceart, go mór mór rud ná béaḋ ceart agat ċuige. Tá'n tu cam ansan. Tá'n tu ag cúbaláil na gcártaí fóganta isteaċ ċúġat féin. Cúbaláil ċúġat iad: is leat-sa an déanaṁ. Ċúbaláil sé an páipéar isteaċ i n-aon ċeirtlín aṁáin=d'fill, do ċrap. Dá mbéaḋ iasc le roinnt agus duine a d'iarraiḋ breis agus a ċeart a tógaint; nó dá n-eireoċ clampar i n-imirt ċártaí agus gaċ éinne ag breit greama ar pé airgead a d'féadfaḋ sé, sin cúbaláil agat. Cuir uait an ċúbaláil ansan síos fén mbórd, agus ná bí ag imirt cam.

CUCÓL—Nuair a ḋ'imeoċ bean ó n-a fear agus gaḃáilt le fear eile, béaḋ a fear féin fágta 'na ċucól aici.

CUIḂREAN—Nó, cuiḃreanas. Bí am ċuireanas anso=suiḋ síos anso ċun búirḋ im teannta: nó, tóg leat as mo ṗláta. Ḃíodar i gcuirean, nó i gcuireanas, a ċéile.

CUID—Níl aiṫreaċas ná cuid ḋ'aiṫreaċas orta=aon aiṫreaċas i n-aoċor. Níl sé ḋáiríriḃ, ná cuid ḋe ḋáiríriḃ. Níl Gaoluinn ná cuid ḋe Ġaoluinn aige. Mar sin ḋe. Ḋúḃairt sé é, agus bí cuid a ráite aige=cúis, bun, a ráite. Muna ḃfuil tu sásta leaṫ-ċéad a ṫaḃairt ar an gcapall, bíoḋ a ċuid féin aiges gaċ éinne, agus ní ḃeiḋ aon ḋíoḃáil ḋéanta=an t-airgead agat-sa agus an capall agam-sa. Tá'n tu ag ḋéanaṁ ḋo ċoda féin ḋen leaḃar a tugaḋ ar iasaċt ḋuit. Sí an ċuid is fearr atá aige sna mairḃ=an taoḃ is feárr.

CUIDEAĊTÚIL—Tá an fear san ana-ċuideaċtúil; nó, cuileaċtúil (cleaċtúil)=cuileaċta ana-ṁait seaḋ é.

CÚIG—Cé ṁéid cúig a fuairis sa ċluiċe? Dá ċúig, trí cúig, agus mar sin. Níor ḟéadas aon ċúig a ḋ'imirt air=clear: bob. Tá gaċ aon ċúig triallta agam leis. Níor ḃuaḋas air i n-aon ċúig.

ĊUIGE—Níor tuigeas ċuige é=i n-aoċor.

CUIGEAN—Ní raiḃ puínn ime ar an gcuigin. Aċ, níl a tuille ime sa ċuigin—nuair a ḃíon an t-ím tógta amaċ=sa ṁeidir.

CUIGILIM—Tá sé ċó maiṫ agat an droċ-aigne do ċoigilt, do ċuigilt=do ċoimeád síos, istig. Is feárr cuigilt ar dtúis ná ar deire=spárailt. Coigil an teine—rud gur féidir é ḋéanaṁ i lár an lae=í spárailt, faid a ḃaint airti.

CÚIL—Tá cúil ḃreá ṗrátaí againn=carn díoḃ a ḃéaḋ istig i seómra, i dtig. Aċ, tá mórán againn amuiġ i bpoll=sa ġort.

**CUILEAĊTA**—Is breá an ċuileaċta fir é. Nó, is mór. Ḃí ana-ċuileaċta againn=coṁrá. Ḃíomair ag déanaṁ cuileaċtan. Tugas beiṫ istig ḋó mar ċuileaċta ḋom, toisc ná raiḃ éinne eile sa tig. Níor ṁaiṫ liom beiṫ i n-aon ċuileaċtain aṁáin leis=i n-aon ḃuiḋin aṁáin.

**CUILEAĊTÚIL**—Tá sé ana-ċuileaċtúil=ana-ċuileaċta beiṫ ag baint leis, ann.

**CÚIL-ḞIACAIL**—Tá an ċúil-ḟiacail (nó na cúil-ḟiacla) go maiṫ, nó fásta go maiṫ, aige=tá sé aosda a ḋóṫin. Ní h-aon leanḃ ó aréir é.

**CÚILÍN**—An blúire aḋmaiḋ a cuirtear síos leis an sáfaċ (cos na ráinne) sa ráinn, nó sa rainn.

**CUIṀNE**—Tá cuiṁne fada aige. Tá cuiṁne aige ó rugaḋ é. Tá cuiṁne aige siar go ḋtí —. Riṫ cuiṁne Ṡeáin ċúġam=ċuiṁniġeas air. Muna mbéaḋ sé ag cuiṁneaṁ ar na ruḋaí a ṫuit amaċ, ní ċoimeáḋfaḋ sé an ċuiṁne. Ní raiḃ aon ċuiṁne im ċroiḋe air=i n-aoċor. Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar cad do b'ainm ḋó, aċ níorḃ féidir liom an ainm a ṫaḃairt ċun mo ċuiṁnte.

**CUIṀNEAṀ**—Ba ṁór an cuiṁneaṁ ḋuit é ḋéanaṁ=meaḃair. Tá mo ċuiṁneaṁ ort=bím ag cuiṁneaṁ ort. Tá an focal san anso le cuiṁneaṁ na nḋaoine=ċó fada siar agus is féidir leis na ḋaoine atá suas cuiṁneaṁ air. Ḃí gaċ cleas agus cuiṁneaṁ ag ḋul im ċoinniḃ=beart, bob. Ní tógfaḋ sé éinní le ḋeiċ nóimintí an ḋán a ṫaḃairt amaċ muna stopfaḋ an cuiṁneaṁ—é ṫaḃairt amaċ ḋe ġlan ṁeaḃair.

**CUIṀNIĠIM**—Cuiṁniġ cad tá á rá agat. Míle púnt a beiṫ agat! Cuiṁniġ air. Cuiṁniú míosa=Aifreann a ḋéarfaí le h-anam ḋuine i gceann míosa ó n-a bás. Ṫug sé cainnt ċrúinn ċuiṁnte uaiḋ=cainnt go raiḃ cuiṁneaṁ ḋéanta aige uirṫi. Dá mbéaḋ an focal iḋ ċeann béaḋ sé cuiṁnte agat fé seo=tuġta ċun ḋo ċuiṁnte.

**CUIMPLÉAS**—Cuimpléas cearcail=an líne a bíon ag

imeaċt timpal. Tá ana-ċuimpléas ann=ana-ṫimpal—i mbóṫar soċar bóṫar eile.

CUÍMSE—Níl aon ċuímse, aon ċuímse féin spéir, leis; le n-a ċuid Gaoluinne=teóra.

CUING—Ċuireas mar ċuing air é ḋéanaṁ=mar ualaċ, dualgas. Tá an capall duḃ ag taḃairt na cuinge amaċ sa treaḃa=ag buaċtaint ar an gcapall eile: ag dul ċun cinn air. Tá Séamas ag taḃairt na cuinge amaċ go maiṫ sa Ġaoluinn=á fogluim go maiṫ (de ḃreis ar an gcuid eile). Is éaċtaċ an fear oibre é dá mbéaḋ duine ann a ċoimeádfaḋ ceann cuinge leis=a ḋéanfaḋ cóṁ-obair leis: a ċoimeádfaḋ an tarraċ 'na ċoinne. Dá dtaḃarfá an t-eiteaċ dom, ḃéinn ag coimeád na cuinge leat béidir go ceann i ḃfad féaċaint a ḃfuiġinn sa t-seans tu, an t-seans ort=ḃeiṫ ag imeaċt led ċois, ag faire ort.

CÚINSE—Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar ċúinsí agus gliocas ċun teaċt saor as an gcás 'na raḃas=slite, bearta. Náċ mór na cúinsí atá ar siúl agat=rudaí, gnótaí: duine ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ agus ag beartú mórán cúrsaí. Is mó cúinse na ċroiḋe siúd=is mó rud a ḃíon á ḃeartú aige. Tá cúinsí agat, a ṁic ó=gliocas. Ḃíon mórán cúinsí, cuinsí, nó cúinsiṫe, ar bun aige i ḃfaid an lae=oibreaċa nua, smaointe ar ġnóṫaí, pleanana, slite, cama-ṡlite. Ḃíon cúinsiṫe an doṁain ag baint le feis=bóiṫre go gcaiṫtear aire taḃairt dóiḃ.

CUIREAḊ—Ṫug sé, ċuir sé, cuire dinnéir go dtí iad.

CUIRIM—Leig dó ḃeiṫ ag cur as go mbeiḋ sé corṫa=ag caint. Cuir scraḃa báistí an galar ceangailte 'na ċroiḋe. Nuair a ċonnaic sé na póilíní ċuige ḃí sé ag cur uaiḋ le h-eagla=ag breiṫ ṗiscíní: uiscíní. Tá an ḃruiṫíneaċ curṫa amaċ aige=i dtreó go ḃfuil sí le feiscint ar an gcroicean. Is féidir mórán galar a ċur amaċ mar sin. Deir tu gur fíor é sin, aċ cad é an cur-amaċ atá agat air? =cá ḃfios duit? conus a ċuirfá i n-úil go ḃfuil sé fíor? Níl aon ṁaiṫ ionam ċun gaol do ċur isteaċ=do ċóṁaireaṁ: do léiriú. Ní h-aon ṁaiṫ ḃeiṫ ag cur suas do ṫoil Dé=

ḃeiṫ ag 'dul 'na coinne. Cuirfiḋ me geall leat ná fuil an ceart agat. Ní ċuirfeaḋ leat. Ċuala an focal aċ n'ḟeadar conus é ċur=é ċur ag obair: é oibriú. Anois atá an leasú ag cur leis na prátaí=ag cabrú leó. Cuirim ort—adeir buaċaill nuair is mian leis comórtas a ċur ar bun; agus má leigtear leis, beiḋ an ċéad ġlaoċ aige. Ní h-eaḋ, aċ cuirim-se ort-sa—adeir an buaċaill eile nuair ná bíon sé sásta an ċéad ġlaoċ a ṫaḃairt dó. Nuair a ċonac an tarḃ ċúġam ċuireas sa riṫ; nó, ċuireas ins na cosa=siúḋ ċun reaṫa me. Is ana-ḋeacair aon oideaċas cóir a ċur air=a ċur na ċeann. Ní féidir éinní a ċur air. An gcuirfá amaċ cad a ḋíolas as na bróga?=cait do ṫuairim. Ní ḋ'ḟéadfainn a ċur amaċ cad is ciall leis an bfocal=a rá. Tá an bainne ag cur amaċ=ag beiriú amaċ as an sáspan. Ċuiris an lá go h-aindeis=tugais, ċaiṫis. Ní mór duit teine ṁaiṫ ċun an t-uisce do ċur amaċ as an gcorcán san. Ḃíodar ag cur líonta agus á dtarraċ. Tá an bainne ag cur 'on dteine=amaċ. Cuirfiḋ sé aníos láiṫreaċ, agus raġaiḋ 'on dteine. Tá an sáspan ag cur amaċ, ag cur uaiḋ. Níor ṁór dom cur uaim mar ḃí an fínné im ċoinne=maolú sa ċainnt; an ṗíopaireaċt a ċur uaim, nó an glór árd. Tá an ceaċt foġlumṫa agam: cuir orm é=ceistiġ, scrúdaiġ me 'na ṫaoḃ.

CUIRIPE—Cuiripe an ċapaill, na bó, an duine, aon ainṁí=an t-árdú ṫiar ar an ndrom, aniar ón eirball. Tá cuiripe ḃeag talún ansan=guala talún go mbíon árd ann.

CÚIRT—An ċúirt ġearra=an ċúirt is lúġa, is ísle, de sna cúirteana. Cuireaḋ cúirt air=tugaḋ ós cóir na cúirte é.

CUIS—Cuis amaċ, síos, suas, a deirtear leis na cearca.

CÚIS—Ní raiḃ aon ċúis aige orm=aon ruḋ im ċoinne. Ḃí cúis amuiġ agam air=ḋein sé droċ-ní éigint liom uair agus d'ḟág san an ċúis agam air, cúis a ḃí le taḃairt aḃaile. Ní raiḃ uaṫa aċ "iarraim cúis" ċúġat=leaṫ-scéal ċun taḃairt fút: níor ġá duit aċ iad a ṗrioca. Tá an ċúis im leiṫ aċ nílim daor fós. Ḋeineamair é agus

cúir teinn againn ċuige=cúir ṁait, cúir dóite. Ḋeinear ar an gcúir sin é=sin í an ċúir a ḃí agam. Cúir ġáire ċúġainn i gcóṁnuí—bíon an gáire déanta an uair sin: nó, bíon cúir an ġáire ann.

CÚISÍGIM—Níor ċeart Seán a ċúireaṁ, a ċúiriú, ann=é ċur 'na leiṫ.

CUISLE—Beir ar ċuislin orm féaċaint conus tá mo ċuid fola ag gluaiseaċt=caol mo láṁa. Ḃrait Séamas mo ċuisle=do triail. Cuireaḋ cuisle daréag air= breiṫeaṁ nó croṁnaer, agus an daréag a ġaḃan leó. Tá do ċuisle beagán tapaiḋ. Tá cuisle ṁait, láidir, tapaiḋ, lag, agat. Dá mbeifá ar mo ċuisle is dóċ go raġfá im ċoinniḃ. Tuit a ċuisleana siar síos leis—duine go n-imeóċ an t-anam agus an ḃrí as le h-eagla, nó dá gcloisfeaḋ sé ana-ḋroċ-scéal.

CUIT—Cuit a ċait ón ḃfeóil. Cuit amaċ.

CÚITÍGIM—Ċaillear m'uaireadóir aċ fuairear deiċ bpúint, agus cúitiṁ an méid sin an t-uaireadóir=tug suas. Fuairear biaḋ uaiḋ aċ tá sé cúitiṫe agam leis= tugta tar n-ais—é féin nó a ċóṁ-luaċ. Ḋeinis ṁait orm agus nár ḟaġair bás go ndéanfad é ċúiteaṁ leat. Caiṫfiḋ tu cúiteaṁ a taḃairt dom ann nuair a ḃeiḋ crí ort, nuair eireóir suas. Má briseaḋ an lampa caiṫfar a ċúiteaṁ a ċur ar an gcoláiste go léir=díol as.

CÚL—Ċeapas gur ar ċúl do ċinn a ḃís=marḃ. Tá an falla aigem cúl=lem ḋrom. Is féidir liom é ċur i ndiaiḋ a ċúil i nGaoluinn=buaċtaint air. Ḃí an ġaoṫ 'nár gcúl. Nár n-aġaiḋ='nár gcoinniḃ. Táimíd ar ċúlaiḃ na gréine=gan í ḃeiṫ ag soillsiú orainn. Bíon cárta cúil againn i gcóṁnuí le h-aġaiḋ an lae ċruaiḋ= taca: rud go mbainfí caḃair as nuair a ḃéaḋ rud éigint eile dulta id ċoinniḃ. Bíodar ag cainnt go dtí go raiḃ an t-Aifrean ar a gcúlaiḃ=tórra. Tá an t-oileán ar mo ċúlaiḃ=laistiar díoṁ. Tá a cuid gruaige na cúl aici= i n-áirde. Seaċain tu ḣéin air sin. Bíon rud éigint mar ċárta cúil aige i gcóṁnuí. Tá mo ċaróg ar croċa ar cúl

an doiris. Ḃris mo ṗotar agus ċuir san ar gcúl me=ċuir moill orm: ċuir siar me. Ḃí a bean ar a ċúlaiḃ ar an gcapall aige. Ḃí an freagra, an t-airgead, éinní, i gcúl a ḋuirn aige=ullaṁ: socair suas le taḃairt uaiḋ. Tá cúl breá gruaige aici, uirṫi. Ṫug sé cúl le n-a ṁuintir=ṡéan sé iad. Ḃí sé sínte ar ċúl a ċinn=sínte siar.

CÚLAIM—Caiṫfead cúla siar uait: tá'n tu ró-ṁaiṫ dom=druidint siar. Cúl siar an capall, nó an bád=cuir siar. Ċúlaiġ an capall siar, agus is beag nár ġluais an ċairt isteaċ sa ṗoll. Duḃart leis an capall a ċúla isteaċ ar na cloċa. Muna mbéaḋ gur ċúlamair-ne ċun deire uaṫa, do ḃrisfeaḋ an dá ḃád a ċéile=gur ḋruideamair siar. Cúlaiġim.

CÚLÁISEAN—Ḃí sé i gcúláisean leis féin=áit a ḃíon cúnláisteaċ dear ċun rudaí a ċur isteaċ ann. Tá cúláisean beag dear ansan laistiar den t-suiḋeaċán sa ċúinne 'na gcuirim na giúirléidí go léir. Ḃíon an cúláisean ar an slí.

CÚLḂÉAL—Ḃí an gaḃar ag iṫe an ḟéir, aċ ḃí sé ag teaċt amaċ trí n-a cúl-ḃéal=an ċuid is sia siar den ḃéal. Tá a teanga na ċúlḃéal, nó 'na leaṫ-ḃéal, ag maga fúm. Nuair a ġeiḃean sé an ḟaill cuirean sé a teanga 'na leaṫ-ḃéal fúm, nó 'na cúlḃéal=amaċ—aċ ní i lár an ḃéil a ḃíon an teanga.

CÚLḂRÚ—Ṫugadar cúlḃrú maiṫ dó=marú, barca maiṫ, cuma-ḃrú.

CÚLÓG—Suiḋ i n-áirde ar ċúlóig an ċapaill. Ċuaiḋ sí na cúlóig laistiar de. Tar id ċúlóig ar an gcapall tamall. Raġad-sa mar ċúlóig ċúġat=laistiar díot. Ní ḃeir id ċúlóig má ḃíon cos leat ar gaċ taoḃ.

CÚLTRÁIĠ—Ceann na trága ag gaċ taoḃ. Ḃíon an talaṁ ag cúnlú amaċ go raġaiḋ i n-aon ṗoinnte aṁáin. Sin ceann de sna cúltráġana.

CUMA—Cuir cuma na h-oibre ort héinig. Ḃí sé ag cur cumaí air héinig=ag taḃairt cló airtiġ ar a aġaiḋ. Ḃa

ró-ċuma liom mar ġeall air=ba ċuma liom aon-ní: ba ċuma liom ar fad. Ḃí cuma ṁillte air. Ḋeinear é ar mo ċuma féin=slí. Ḃead im ċodla ar a h-aonḋéag. Is maiṫ an ċuma go mbeir=is maiṫ an t-slí 'na mbeir. Tá cuma na droċ-aimsire ort. Níl aon ċuma de ċló an duine, an ḟir, na mná, air=aon ṗioc: aon deárṫaṁ. Níl i Seán aċ ar ċuma an leinḃ (liniḃ)=ar nós an liniḃ. Ċuirear cumaí beaga ar an scéal=ḋeinear é ḋeisiú i slite beaga. Lá aonaiġ ar ċuma an lae inḋiu do b'eaḋ é=ar nós. Níl aon ċuma duine ort. Cunaṫaoḃ ná priocfá tu ḟéin suas? Níl puinn ar do ċuma=cosúil leat. Tá cuma ḃeag ḟuaiḋte ort=tá'n tu ag féaċaint rud beag suaiḋte. Tá cuma ḃeag ḟiain ċruaiḋ ar an lá=cuma cuiḃraċ fiain. Ḃí sé de ċuma air go raiḃ rud éigint ar a ċroiḋe. Is mó de ċuma an t-Sasanaiġ ná de ċuma an Ġearmánaiġ atá air.

CUMÁ—Cumá ná déanfá é?=Cá mb'ḟaṫ? cunaṫaoḃ? Nó, cumáin.

CUṀA—Ḃí a súil díom nuair ná rabar tagṫa agus ḋeineadar mo ċuṁa. Tá cuṁa an doṁain orṫa 'na ḋiaiḋ=caṫú, brise-croiḋe: caoine.

CUMAḂRÚĠAIM—Ṫug bó cuma-ḃrú maiṫ do ḃó eile sa ġeaṫa=brú maiṫ. Taḃarfaḋ cuma-ḃrú maiṫ do Ṁáire nuair a ṫiocfaiḋ sí aḃaile tréis na boṫántuíoċta. Tugaḋ cuma-ḃrú maiṫ síos sa ċré dom=dinge.

CUMÁIN—Cumáin ná fuil tu ag iṫe?=cunaṫaoḃ?

CUṀANG—Tá sé cuṁang 'na ċroiḋe=gortaċ, spriún-laite. Cuṁang-radarcaċ: cuṁang-ċroiḋeaċ.

CUMARAIĠE—Ar cumaraí Ḋáil Éireann atáim-se á scrí seo.

CUMAS—Nílim i gcumas é ḋéanaṁ. Ḃí sí deas galánta ḋréis a cumais=ċó fada is a ċuaiḋ a cumas. Ní gá ḋuit aon ċúiteaṁ a ḃac go dtí mbeiḋ sé ar do ċumas go maiṫ.

CUN—Nó, cuin. Ṫuiṫ ċúġam go raiḃ bonnṫáiste na

gaoiṫe agam sa ċomórtas=ar mo ċrann. Níor laḃras ċuige ná uaiḋ=níor ḋeineas aon ċainnt i n-aoċor leis. Níor ċuireas ċuige ná uaiḋ=níor ḃacas leis. Ḋ'ḟéadfá ḃeiṫ ċúċa is uaṫa=baint, aċ gan é ḃeiṫ ana-ḋlúṫ, ḃeiṫ agat leó. Ní minic a ċuirim m' uaireadóir ċúgam: coimeádaim sa ḃosca í=í ċur im póca. Tógas ċúgam an focal mar nár ċuala ċeana é=ṗrioċas isteaċ im ċeann é. Ní gá ḋuit an ċainnt sin á tógaint ċúgat féin: aċ, má oiriúnuigeann an caipín tu, ní mise atá á ċur ort. Níl an lá indiu ċun ḋul ar an ḃfairrge, ċun féir, agus mar sin=oiriúnaċ ċun. Is ḋóċ go ḃfuil slaġdán ċúgam mar tá ana-ċiaċ orm. Tá an coirce ċun bainte. Tá Seán ċun oibre, ċun fiaḋaiġ=é ar a ċumas féaċaint amaċ ḋó féinig: ċun treaḃṫa, treaḃaiṫe, nó treaṫa=é ar a ċumas treaḃa a ḋéanaṁ. Cuir a tuille bainne ċúgat=líon amaċ ċúgat féin. Ḃíon an seanaġalar ċuige agus uaiḋ=tamall á ṗrioca agus tamall ḋíoṁaoin. Ḃeir ċúgat féin, a ṁic ó; tá an cigire ag teaċt=féaċ amaċ ḋuit féinig; bí ar t'aire: bíoḋ faire amuig agat: cruinnig tu héin le ċéile. Ḃíos ag breiṫ ċúgam féinig roimis an gcigire=eagla orm: am ċrapa isteaċ le h-eagla. Ḋá mbéaḋ eagla na bpúcaí ar ḋuine istig i seómra ḋorċa ḃéaḋ sé ag breiṫ ċuige féinig. Ḃíon rud éigint ċuige is uaiḋ i gcóṁnuí=tamall air agus tamall ḋo (ḋe).

**CÚNCAS**—Ḃí milseáin ag Seán agus ḃí sé ag ḋéanaṁ cúncais ar Śéamas=á ḋteasbáint ḋó agus ag cur ḋúlaċ air. Ḋeineas mar cúncas ort é=olc. Táiḋ ag ḋéanaṁ cúncais orainn=ár gclipe: ag ḋéanaṁ cros orainn: ár gcur suas. Tá ḋream an Ḃéarla agus ḋream na Gaoluinne ag ḋéanaṁ cúncais ar a ċéile=a ḋ'iarraiḋ a ċéile a sárú. Tá na ḋuḃ-ċrónaiġ ag ḋéanaṁ cúncais ar tír na h-Éirean =ag cur bruiġne uirṫi: ag ḋéanaṁ cros uirṫi: á cur suas.

**CÚNLAĊ**—An brus beag a ḋ'ḟanan nuair a ḃíon an coirce 'na stiucaí. Níl aċ cúnlaċ beag ḋ'ḟeamanaiġ sa ċuas. No, ḋ'aon ní.

**CÚNLÁISTE**—Nó, cúnláisteaċt. Níl aon ċúnláiste ag baint leis an seómra so=é ḃeiṫ ró-ṁór: ró-ḟairsing:

gan beiṫ compórdaċ, dear, bailiṫe-le-ċéile. Nó, ag baint le h-éinní a ṫógan an iomarca slí. Rud a ċur i gcúnláiste ; nó, i gcúnláisteaċt=é ḟoċrú i slí go mbéaḋ sé cúnláisteaċ, cruinn.

CÚNLÁISTEAĊ—Tá na bróga so mó is mór dom (mór mór) ; agus nílid cúnláisteaċ ar mo ċosa, mar tá na cosa ag rince istig ionnta=nílid oiriúnaċ. Táim cúnláisteaċ go maiṫ anso=compórdaċ, clotair : ar mo ṫoil féin. An té a ḃíon neaṁ-ċúnláisteaċ bíon cos leis caite ṫall agus cos i ḃfus agus gaċ éinní caite soir siar aige. Ḃaṫalaċ tíġe=tig fairsing, follaṁ, gan aon déanaṁ suas air : ná éinní socair ann mar ba ċeart. Ḃíon sé sin neaṁ-ċúnláisteaċ go maiṫ. Náċ cúnláisteaċ an bosca beag san don ngual !

CÚNLUIĠIM—Cúnluiġ tu féin=bailiṁ tu féin isteaċ le ċéile : nó, fáisc. Cúnlaiġid ó ċéile, agus tugaiḋ slí doṁ-sa. Tá cúnlú mór déanta ar an dtig ó ḃíos anso ċeana=rudaí caite amaċ as an slí, nó cúnlaiṫe isteaċ le ċéile ar ċuma go ḃfuil breis slí sa tig.

CÚNTAĊ—Bain an cúntaċ ded ċasóig=smúit trom. Cúntaċ liaṫ=snas a ṫagan ar rudaí ag an ḃfliuċán. Ní raiḃ aon ċoirce agam i mbliana aċ cúntaċ, nó cúnlaċ. Cúnlaċ coirce.

CÚNTANÓS—Tá sí i gcúntanós a ṁic=le feiscint i n'agaiḋ : ana-ċosúil leis i ndeárṫaṁ.

CÚNTAS—Ḃíos ag cur do ċúntais=do ṫuairisce. Nó, bíos ag cur cúntais ort. Ḃfuil aon ċúntas agat ar Ṡeán, ar éinní ?=aon ḟios agat 'na ṫaoḃ. Má deintear aon droċ-ní taḃarfad tusa ċun cúntais ann=cúireóḋ tusa ann. Ḃí sé ag cur cúntaisí gaċ éinní=tuairiscí. I gcúntas Dé, i gcúntas an diail, i gcúntas an t-saoil, an domain, cad a ṫug anso tu ?=i n-ainm. Nó, i gcúntas, leis féin. Lorg sé é i gcúntas an t-Saor-Stáit : i gcúntas Rí Ṡasana.

CÚNTRÁLTA—Duine cúntrálta seaḋ é=ait : gan beiṫ ar nós gaċ éinne eile. Táim cúntrálta le n-a ḃfuil eile

anso=bun-ós-cionn. Lá cúntrálta leis an seaċtain seaḋ é seo=gan ḃeiṫ cosúil leis an seaċtain. Tá an aimsir seo ana-ċúntrálta=ait, bun-ós-cionn: gan ḃeiṫ ar aon imeaċt amáin.

CUPA—Tá ana-ċupa sróna air=srón ṁór ġroiḋe. Cupán.

CÚPLA—Beaḋ anso i riṫ an ċúpla lá so ċúġainn. Ḃí cúpla aici—ag an mbó, ag an gcaoire, ag an mbean. Leaṫ-ċúpla=ainṁí de ḋá ainṁí a tagan ar an saol le céile ó aon ṁátair amáin.

CUPÓG—Cupóg liaṫ=an ċupóg go mbíon na ruḋaí briogadánaċa uirti. Cupóg sráide—ní ḃíon mar sin. Nó cupóg na sráide.

CÚRAM—Ċuaiḋ sé ar an aonaċ gan luaċ leaṫ-pinginne de ċúram=gan aon ċúram i n-aoċor. Raġair ann? Cé ḋéanfaḋ mo ċúram ann?=go deiṁin, ní raġaḋ. Caḋ é an cúram atá agat de?=gnó. Ḃéiḋir gur ċuirir mo ḋóṫin cúraim orm an ceirt a ḟreagairt=mo ḋóṫin gnóṫa. Cá ḃfuil do ċúram?=cá raġair? Cá ḃfuilean tu ag dul ag déanaṁ cúraim? Tá sé díoṁaoin glan. Níl cúram píopa ná éinní air. Déanfaḋ é, agus beiḋ a ċúram díom. Tá cúram an méid sin díom. Ní raḃas i gcúram é ḋéanaṁ, i gcúram dul ann, agus mar sin=i mbun: ní raḃas ċun é ḋéanaṁ. Ḃíos ag déanaṁ cúraim, gnóṫa, sa ḃaile mór. Ċuas ann le cúram. Ḃa ḋóiġ leat air go raiḃ seaċt gcúraimí an tslé air=mórán díoḃ. Leanan a lán cúraim na prátaí. Tá an Ġaoluinn gan ṁeas, gan ċúram=gan éinne na bun, ag taḃairt aire ḋi. An té ná beiḋ 'na ṁáistir ar a ċúram, beiḋ a ċúram 'na ṁáistir air. Ḃí cúram agam ann=tug cúram ann me. D'ḟiafruiġeas fios a ċúraim de. Ní ḃím i gcúram an ġraiméir i n-aoċor, nuair a ḃím ag foġluim na Gaoluinne. Níl aon ċúram agam ag plé leat=gnó: ní h-aon ṁaiṫ ḋom é. Níor tóg sé riaṁ aon ċúram air féinig=níor tairring. Níor ḃacas leis mar go raiḃ sé taoḃ amuiġ dem cúram glan. Fágaim ag an saol náċ aon ċúram suaraċ é=am ḃriaṫar.

K

CÚRAMAĊ—Bion an tig seo cúramaċ d'aon duine aṁáin=a dóṫin go maiṫ de ċúram ag aon duine aṁáin ann.

CUR-AMAĊ—Níl aon ċur-amaċ agam ar cár ċuaid sé=níl fios agam. Níl aon ċur-amaċ agam ar an ḃfocal san ḃeiṫ ansro=ní féidir liom a rá go ḃfuil. Cad is ciall leis an ḃfocal san? Níl aon ċur-amaċ agam air. Níl aon aiṫne ná cur-amaċ agam ar éinne sa dúṫaiġ seo.

CUR-ISTEAĊ—Ní maiṫ liom aon ċur-isteaċ a ċur ort, a déanaṁ ort=teaċt treasna ort, díoḃáil a déanaṁ duit: ní maiṫ liom cur isteaċ ort. Níl aon ċur-isteaċ agam ar an ngnó san=níl aon ḃaint agam leis: ní h-aon ṗioc dem ċúram é. Níor ċuireas aon ċur-isteaċ air go mbéad sé ḃainte ċun feirge mar sin.

CURNASC—Cornasc. Ceangal ar ḃó anuas ón adairc go dtí sé ḃun na glúna.

CÚRSA—Táim láidir mo dóṫin i gcúrsaí airgid=i dtaoḃ airgid: ċó fada is a ṫéiġean airgead. Téiġean an ċuirneaċt (cruiṫneaċt) tré ṁórán cúrsaí sar a mbíon sí na plúr=imeaċtaí. Sin é mar atá an cúrsa: sin é agat an cúrsa=an scéal. Ḃéinn ceart go leór dá mbéad an t-sláinte agam, aċ sin é an cúrsa=an deifir, an fadḃ. Níl fios agam é, aċ tá's agam smut den gcúrsa. Deinean an t-eólas ana-ċuid de gaċ aon ċúrsa oibre=gaċ aon t-saġas, gaċ aon ḃlúire, oibre. Ná bac le dul ann an cúrsa so=turus, turas. Ḃí sé tuirseaċ go leór agus a ċúrsaí aige=a ċúis. Ḃí cúrsaí molta aige ar an éadaċ so=cúis, bun. Ḃí mo ċúrsa curṫa díom agam=mo ġnó, mo siúl. Deineas mo ċúrsaí féin den leaḃar=mo ċuid féin. Cá ḃfuil cúrsaí do ċainnte?=bun, bonn: cad tá á rá agat? Níl aon ċúrsaí guil agat. Ní laḃraim leó, aċ i gcúrsaí aon díoḃáil a déanaṁ dóiḃ, ní déanfainn a leiṫéid. Ní raiḃ uaid aċ cúrsaí cainnte=rud éigint a ṫaḃarfad cainnt dó. I ndeire an ċúrsa ṫiar do ċuas aḃaile=i ndeire na scríḃe, na dála, an scéil. D'inseas tríd síos é fé mar do ṫuit an cúrsa amaċ. Ṫóg sé boġ a ċúrsa=é: a ċuid oibre. Tá mórán cúrsaí agus cúraim=gnóṫí. Caiṫim ḃrostú mar tá mórán cúrsaí le taḃairt isteaċ

agam fós, aċ is dóċ ná fuil éinne glas orṫa=mórán neiṫe, gnóṫí, le déanaṁ. Ḃíos a d'iarraiḋ cúrsaí an ċoláiste a ċur ċun cinn=gnóṫí.

CUṪAIĠ—Ḃa cosúil le león cuṫaiġ coille é=fíoċṁar, feargaċ.

CÚṪAIL—Neaṁ-ċarráistiúil.

## D

DÁ-ḂEAṪAĊ—Is dá-ḃeaṫaċ an t-ainṁí a ṁairean ar muir agus ar talaṁ.

DADAṀ—Níl dadaṁ im píp aċ í ag glóruíol=faic, dada.

DAIḊGÁN—Deinean an bradán daiḋgán sa ḃfairrge nuair a ṫuitean sé anuas tréis léim a ṫaḃairt=poll doiṁin: duiḃeagán.

DAILLICÍN—Ḃíoḋ cluiċe daillicín againn. Ḃíon dalla-ṗúicín ar duine éigint sa ċluiċe (cloṫa) seo.

DAILTÍN—Duine cros: bíon ag déanaṁ cros le n-a láiṁ, nó le n-a ċois, nó le n-a ṫeangain: i slí éigint.

DAILTÍNEAĊT—Ḃeiṫ ag déanaṁ cros.

DAINGEANUIĠIM—Ḋaingeanuíodar síos cúig ṗúint de ġeall le céile=ḃuaileadar.

DÁIR—Ḋair an tarḃ an ḃó. Dairead í. Níor ċoimeáḋ an ḃó an dáir, an tarḃ. Tá an ḃó imiṫe ó ḋáir=imiṫe ó ḃeiṫ fé ḋáir. Doiread an ḃó, aċ níor ċoimniḃ sí é—an tarḃ. Ní cúrsaí dáraċ (ó ḋáir) i n-aoċor é.

DALL—Táim dall air sin=gan eólas air: gan tuiscint. Tá'n tu ana-dall indiu=gan do ċiall ná do tuiscint ceart agat: gan ḃeiṫ aibiḋ. Táim dall, caoċ. An té a ḃíon dall ní ḃíon aon amharc i n-aoċar aige. Táim dall amaċ ag an ḃfaiḋb sin=buailte amaċ. Táim dall amaċ ag an nGaoluinn=marḃ: i slí ná fuil aon tuiscint fágṫa agam. Táim dall istig is amuiġ ag an gcainnt sin=ní féidir liom í ṫuiscint, aon láṁ a ḋéanaṁ di, i n-aoċor. Tagan r agus s ana-ḋall orm=is ana-ḋeacair dom iad d'aiṫint ṫar a ċéile. Tagan léiġteóireaċt na Gaoluinne ana-ḋall orm i gcóṁnuí.

DALLACÁN—Duine a ḃíon dall. Náċ mór an dallacán tu?—duine a ḃéaḋ dall i n'aigne; ar a ġnó: ná féadfaḋ rud a ḋ'ḟeiscint. Ní ḃfuiġfá-sa faic, a ḋallacáin, agus é féd ḋá fúil.

DALLAIM—Dalla is caoċa orm má ḋeinear riaṁ é, ná aon láṁ ḃeiṫ agam ann. Ḋallfaḋ an focal san úġdar=fáróċ sé toġa fir. Ḋalltfaḋ a ḋeirtear. Agus, ar an nós gcéadna, ġealltfaḋ sé, ṁealltfaḋ sé, agus mar sin de.

DALLAMALÓG—Náċ mór an dallamalóg a ḃí orm, a ṫáinig orm, agus teaċt aníos sa ḃáirtiġ mar ná féadaim dul síos?=daille, neam-ṫuiscint. Tá dallamalóg ċó mór san orm náċ féidir liom faic a ṫuiscint, ná a ċloisint, ná a ḋ'ḟeiscint. Rug ana-ḋallamalóg ar an ḃfear a ḃí ag lorg a ċapaill, agus é ar marcuíoċt air.

DÁLTA—Táim go breá ar do ḋálta-sa=ar do ċuma-sa: ar do nós féin. Sé an dálta céadna agam-sa=an scéal, an t-slí céadna. Dálta Ṡeáin, táim tuirseaċ=ar nós Ṡeáin. Tá dálta an té seo, dálta an t-Sasanaiġ, ort. Ní h-é mo ḋálta-sa atá ort-sa tréis an lae. Ḋein sé an dálta céadna leó=an rud céadna: tug an déanaṁ céadna ḋóiḃ. Fuairear an dálta céadna leat-sa uaiḋ=an déanaṁ, an ċóir céadna. Ḃriseaḋ camán Ṁícíl, agus d'imiġ an dálta céadna ar mo ċamán féin=galar.

DALTAĊAS—Atair daltacais: máṫair ḋaltaċais.

Fear nó bean a tógfaḋ leanḃ nár leó féin, agus a ḃéaḋ mar aṫair nó máṫair ḋó. Aiṫir a ḋeirtear.

DAṀ—Tugadar marú an daiṁ dó=ana-ṁarú.

DAṀAS—Daṁas, nó daṁsa, a tugaim ar rince Sasanaċ, mar ní h-aon rince ceart é, aċ preabarnaċ. Léimneaċ beiṫioċ: an léimneaċ a ḋeinean bó nó gaṁain, cig.

DÁN—Sé dán an t-saṁraiḋ teaċt ar ball=tá sé i n-áirite don tsaṁra.

DÁNA—Ḋeinear ana-ḋána air=buanúil. Ḋein sé ana-ḋána isteaċ orm sa ċomórtas. Ḃímíd ana-ḋána ar a ċéile.

DANAIḊE—Tá an fear boċt danaiḋe, nó danna, indiu=lag, droċ-ṡláinteaċ. Tá sé go danna=go h-olc, go boċt, i ndroċ-ṡláinte. Is féidir é sin a rá leis an té go mbíon mála na déirce ar a ḋrom. Níl aon rud is danaí ná ceal na sláinte=is measa.

DAOIEACA—Tá daoieaca ins an oiḋċe anoċt: im ċroiḋe leis an sioc=fuaċt géar. An oiḋċe nó an lá go mbíon an daoieaca ann bíon sé ċun reaṫa leis an ḃfuaċt: ċó fuar leis an oiḋċe allta. Bíon mórán laeṫeanta fuar, aċ tá daoieaca, nó daoice, sa lá indiu. I lár na daoieaca táinig an teas.

DAOIEACÚIL—Tá an oiḋċe, an lá, an aimsir, daoieacúil.

DAONAĊTÚIL—Fear daonaċtúil=fear ná béaḋ cruaiḋ na ċroiḋe. Bíon an trócaire ann.

DAORDAOIN—I lár na Ḋaordaoineaċ.

DÁRÍRIḂ—Bíos dáiríriḃ, nó i ndáiríriḃ. Táim á insint duit i ndáiríriḃ.

DAṪ—Ḃí an dá ḃlúire éadaiġ ar daṫ a ċéile=ar aon

daṫ amáin. Ḃíodar ag lorg an ġadair agus gan tásc a ḋaṫa aca.

**DAṪUIĠIM**—Níor ċuireas daṫú riaṁ ar mo ċuid tae=bainne. Níl braon daṫú don tae agam.

**DE**—Do is mó a deirtear. Leag sé an copán anuas don mbórd (den mbórd). Ċuas ann do ḃóṫar. Ní raġaḋ an méid sin díot=ṫarat: ní ṫeipfeaḋ ort. Fuaireas buille ċamán aċ níor ḋeineas aon ní de (ḋo)=níor ṫógas aon ċeann do (de): níor ċuireas aon t-suaṫ ann. Níor ḋeineas do aċ neaṁ-ní. Níor ḋeineas den mbáirtiġ aċ neaṁ-ní go raḃas fliuċ isteaċ go croicean. Aċ, bíoḋ gur ċaiṫ Seán droċ-ċaint liom níor ḋeineas aon ní leis, le Seán=níor ḃuaileas é, ná aon ċur isteaċ a ċur air. Tá sagart de ṁac aige=tá mac aige atá 'na ṡagart. Dá luiġead de ḋuine tu ḋ'ḟéadfá ḃeiṫ níos lúġa. Ḃiṫí á riṫ síos, á rá gur daoine mar seo is mar siúd gur díoḃ í. Beiḋ lá saoire ann amáireaċ, agus ní mór liom san do=an méid sin. Tá cúram mo ḋóṫin dem ċuid féin orm, agus ní maiṫ liom ḃeiṫ as baile; aċ, ċó fada leis sin de, raġad leat=má ṫéiġean an scéal ċuige sin de: má ċaiṫim é: muna ḃfuil dul as. B'ḟearr liom gan tu ḋul; aċ, ċó fada leis sin de, níl aon ġnó agam tú eiteaċ. Seo leat! Is fiú airgead maiṫ an capall; aċ, ċó fada leis sin de, is cuma liom cad a ġeóḃaḋ air.

**DÉ**—Ní ḃfuair sé bás fós, aċ níl ann aċ an dé=puṫ, anál, anam! an ċéim is goire do ḃeiṫ marḃ. Tá an teine go dona. Níl inti aċ an dé=aċ í ḃeiṫ beó.

**DEAḂFARAĊ**—Táim deaḃfaraċ leis an rud so=tá deaḃa orm leis.

**DEACAIR**—Tagan sé deacair orm an Ġaoluinn a léiġeaṁ. Ba ḋeacair leis an capall do ċur ar an mbóṫar an droċ-lá.

**DEACAIREAĊT**—Ċuir an cúrsa san i ndeacaireaċt mór me=trioblóid, cás. Nó, deacaraċt.

DEAĊṀAḊ—Deaċú. An deiċiú cuid. Ḃé an cúram a ḃí ar na deaċaiṫe do ḃailiú isteaċ ċun an tiarna=an deiċiú cuid de gaċ tora talún.

DÉAG—Tá an cailín, buaċaill, ins na déagaiḃ. Amaċ ins na déagaiḃ. Go h-árd ins na déagaiḃ.

DÉAL—Déal bán. Cineál adṁaid é sin.

DEALḂ—Is measa beiṫ dealḃ ná beiṫ boċt=ana-ḃoċt. Fear fuar dealḃ=fear a leigean a ġnóṫí ar lár is ná fuil faic aige.

DEALLRAṀ—Deáraṁ, nó deárṫaṁ, a deirtear. Ar do ḋeárṫaṁ d'aiṫníġeas do ḋriṫáir=ar do ċuma, cló, cúntanós: d'aiṫníġeas é toisc gur cosúil leat é. Tá deárṫaṁ agam leat. Tá stróinséiriṫe tagṫa anso agus tá deárṫaṁ, deárṫuiġean sé, gur duine aca tusa=is cosúil. Ḃaineann an scéal san le deárṫaṁ=is cosúil gur fíor é: tá cuma air. Ní ceart duine a ṫógaint dréir a ḋeárṫaim=dréir an ċuma a ḃéaḋ air. Tá deárṫaṁ air indiu go mbeiḋ an ḃáisteaċ ċúġainn. Nó, a ḋeárṫaṁ. Tá daṫ agus deárṫaṁ ar do ċainnt=cló, cuma. Níl aon deárṫaṁ leis an obair sin=níl aon ċiall: aon ċuma: tá sé aiféiseaċ. Níl deárṫaṁ ar biṫ le beiṫ ag dul amaċ féin mbáistiġ gan ġá. Fear maiṫ 'na ḋeárṫaṁ=dréir a ḋeárṫaim. Tá sé i ndeárṫaṁ báistí=cló na báistí beiṫ air. Táid i ndeárṫaṁ le ċéile=deárṫaṫaċ le ċéile. Náċ cróṁanta an ḃeirt ar ḋeárṫaṁ a ċéile iad?=ná fuilid ana-ċosúil le ċéile? Tá'n tu i ndeárṫaṁ indiu=ag féaċaint go maiṫ. I ndeárṫaṁ maiṫ; i ndroċ-ḋeárṫaṁ; i ndeárṫaṁ na tuirse; agus mar sin de. Bíon deárṫaṫaċ cailliúnaċ=ní ḃíon sé ċó maiṫ is a ḋ'ḟéaċan sé. Táim deárṫaṫaċ lem bátair (lem ṁátair)=cosúil léi. Tá an gnó san deárṫaṫaċ go maiṫ=cuma maiṫ air, nó ciall maiṫ leis. Fear deárṫaṫaċ=fear dear i n'ḟéaċaint. Tá sé deárṫaṫaċ go ndeinfiḋ sé báisteaċ. Deárṫaṫaċ, nó deárṫaṫúil.

DEALLRUIĠIM—Deárṫuiġim. Ḋeárṫuiġ, nó ḋeárṫuiġ sé, nó ḋeárṫuiġ an scéal, nár teastuiġ uaid ḋít,

ḋoċar, ná ḋíoḃáil a ḋéanaṁ dom. Deárṫuiġeaḋ Seán Ó le n'aṫair=duḃraḋ go raiḃ sé deárṫaċ leis. Ní féidir an Ġaoluinn seo do ḋeárṫaṫú le Gaoluinn an duine sin.

DEAṀAN—Ḃí an deaṁan deaḃaiḋ, nó an deaṁan de ḋeaḃa, air.

DÉANAĊ—Ní déanaċ í an ṁaiṫeas aon uair. Ḃíos déanaċ ón scoil, don scoil: déanaċ, deireanaċ, ón Aifrean, ón mbiaḋ, don Aifrean.

DEANA—Tá an fear boċt deana go maiṫ=lag-ṡláinteaċ, dona, dana. Tá sé ag dul ċun deanaí, i n-deanuíoċt=i n-olcas, i ndroċ-ṡláinte. Níl fiaċa ná deanaí air=níl sé i ḃfiaċa.

DÉANAIĠE—Ċuaiḋ an dinnéar ċun déanaí=ní raiḃ ullaṁ san am ceart. Ḃí sé déanaċ go maiṫ nuair a ṫáinig an gluaisteán; agus níor ḃ'é a ḋéanaí, an déanaí, i n-aoċor, aċ an feiṫeaṁ.

DEARḂUIĠIM—Ṫugadar dearḃú ḋó go mbéaḋ sé 'na ṡíoċáin=deiṁniú agus greamú air go dtiocfaḋ an t-síoċáin. Ḋearḃuiġeas go mbrisfinn a pus dá ndeineaḋ sé é=duḃras go láidir: bíon mionna leis an gcainnt.

DEARGAĊ—Ḃí go dúḃaċ agus go deargaċ aige cad a ḋéanfaḋ sé nuair a ċualaiḋ sé an ráfla=ḃí buairt agus dul-tré-ċéile agus mí-ṡástaċt air Ḃí go dúḃaċ agus go deargaċ agam—ag droċ-rud éigint míoṫaitneaṁaċ.

DEARGAIM—Ní mór an dearga atá déanta agaiḃ ó ṁaidin=róṁara, branar, taiġde. Ní féidir liom aon t-saġar dearga a ṫaḃairt ar an bpíp; a ċur ar an bpíp=ceann dearg a ċur, a ṫaḃairt, uirṫi-ar aon t-saġar slí.

DEARG-ṀAIDIN—Táim ag obair ó ḋearg-ṁaidin=ó ṫosaċ na maidine: ó las an lá.

DEARMAD—Ná dein dearmad, nó dearúd, de. Ná leig éinní ar ḃoiléagar ná dearmad (dearúd) uait. Tá'n

tu ag imeaċt 'on mbaile mór anois ag triall ar earraí, agus ná bíoḋ aon rud ar dearúd agat ag teaċt abaile ḋuit=dearúta. Ḃíos ag súil le leitir inḋiu aċ fuaireas amaċ mo ḋearúd. Ḃíos ag cainnt le duine éigint agus ċuir an ċainnt na h-earraí a ḃí uaim i ndearúd orm=ṫug orm dearúd a ḋéanaṁ ḋíoḃ. Ṫugas oċt scillinge do ḋuine i n-inead seaċt scillinge. Tá na scillinge sin imiṫe ar dearúd uaim=tré ḋearúd: caillte.

**DEARMAIDÍN**—Dearmad beag. Cion mo ḋearmaidín agam!—deirtear nuair a ċuiṁníġean duine ar ḋearmad éigint a ḋein sé, ag imirt ċártaí, ṗúirtíní, agus mar sin. Cion mo ḋearmaidín agam! Níor ṫugas an daṫ ceart—i n-imirt ċártaí. Feic dearúd. Cion mo ḋearmaidín agam! Níor ṫugas isteaċ ċúġat an leaḃar a ḋúḃrais liom.

**DEÁRTAṀ**—Feic deallraṁ. Tá gaċ aon deártaṁ gurab aon ḃrí aṁáin atá leis an dá ḟocal=cosúlaċt. Ḃíon deártaṁ leis, nó les, gaċ aon scéal; aċ—finneóg a ḃrise d'aon ġnó!=níl deártaṁ ar biṫ leis an gcúrsa san.

**DEÁRTATAĊ**—Tá sé deártataċ le báirtiġ=tá deártaṁ báirtí air: deártatúil.

**DEÁRTATÚIL**—Is deártatúil an mac le n' aṫair é: an gaṁain le na ṁáṫair=ḃeiṫ ar ċó-ḋaṫ, is gaċ aon ní.

**DEARÚD**—Feic dearmad. Tá mo leaḃar imiṫe i ndearúd uaim=caillte: gan ḟios agam cár ḟágas é. Tá sé na ḋearúd orm cár ḟágas mo ṗíp=ní cuiṁin liom. Ḃí an focal san agam, aċ tá sé imiṫe ar dearúd orm, ar dearúd uaim, 'na ḋearúd orm, 'na ḋearúd uaim. Is minic a ḋ'imiġean sé mar ḋearúd orm ná deirim mo ṗaidreaċa, go gcaillim mo ṗíp=í ċur uaim agus gan ḟios agam cé'n áit. Táim lán de ḋearúid=ana-ḋearúdaċ. Má deirean duine "Cion mo ḋearúid, mo ḋearmaidín, agam!" fagan sé lán a ḋearúid=pé ní ba ċeart a ḃeiṫ caillte aige: aċ má deirean duine na ċomnib ċun tosaiġ—"Cion do ḋearúid, do ḋearmaid, do ḋearmaidín, uait!"

téiġean air pé pionós atá tuillte aige. Fuair sé lán a ḋearúid. Ċaill sé lán a ḋearúid.

DEARÚDAĊ—Dúḃratar liom é ḋéanaṁ muna ḃfuil mo ċluasa dearúdaċ=sin é a tuigeas agus a ċuala muna ḃfuil dearúd á ḋéanaṁ agam. Duḃairt sé liom gaḃáilt anios, nó tá mo ċluasa dearúdaċ=muna nduḃairt tá mo ċluasa aṁlaiḋ.

DEAS—D'iompuiġ an taoḃ deas isteaċ agus an taoḃ tuaṫail amaċ. Ṫugas ḋó deas agus clé é=lem ḋá ḋorn: go breá. Ṫug sí an teanga ḋó deas agus clé=ó gaċ taoḃ. Ba ḋeas liom tu an lá a leagfá do ṁéar orm=ba ḋeas liom tu ḋ'feiscint á ḋéanaṁ. Dá nḋéanfá, ḋíolfá as. Ba ḋeas liom tu beiṫ ábalta ar é ḋéanaṁ, éinní=go deiṁin, ní féidir leat é. Muna mbéaḋ mo ṫeanga ar mo ḋeis agam, ġeóḃainn an doras amaċ=ar mo ṫoil. An ḃfuil fios agat conus tig a ṫógaint? Is me atá deas air i dteannta an eólais=ní h-aṁáin go ḃfuil fios agam conus é ṫógaint, aċ táim cliste ar an ngnó: is féidir liom é ḋéanaṁ mar is ceart, agus tá slí ḋeas agam ċuige. Táim deas ar léiġeaṁ na Gaoluinne, ar rince, ar scéal a ḋ'insint. Is me atá deas ar ṗúnt tae a ṫaḃairt duit ó tá an mála agam ċuige. Aċ, táim dall ar ġnó; tá sé ag teaċt doċt orm ċeal an eólais. Taḃair ḋom (trom, an o gairid) tamall den bpíp. Ba ḋeas liom san=b'ait liom é. Táim deas agus clé=an dá ṫaoḃ beiṫ ar fóġnaṁ agam.

DEASCAIḂ—D'fan deascaiḃ na bruitíniġe, na treaṫa (ó ṫriuċ), an t-slaġdáin, na ndroċ-ḃeart, orm=droċ-iarsma, droċ-tora. Tá deascaiḃ na droċ-ċainnte agat anois=an droċ-ní a ṫáinig aisti. Tá eitin orm, agus is deascaiḃ slaġdáin í. Ḃí raḃarta ann cúpla lá ó ṡoin agus tá a ḋeascaiḃ fós ann—tráiġ mór.

DEASCAIĠIM—Tá an leaḃar deascaiṫe agam=gan éinní beiṫ fágṫa ann im ḋiaiḋ. Tá an ċruaċ ṁóna deascaiṫe go maiṫ nuair a ḃíon an ṁóin trim piocaiṫe amaċ aisti. Tá mo ḃolg deascaiṫe amaċ ag an rince=tráiṫe, follaṁ.

DEASLÁṀAĊ—Beiṫ deas ar ġnóṫaí a ḋéanaṁ: slaċtṁar.

DEATAĊ—Ḃí bior deataiġ am ḋá ṡúil=iad a ḃeiṫ ana-teinn ag an ndeataċ.

DEIĊNIÚR—Deiċniúr den Ċoróin=an t-Ár n-Aṫair: an t-Aḃe Maria deiċ n-uaire, agus an Ġlóire.

DEIFIR—Ní h-aon deifir leat me á rá=is cuma leat: ní h-aon deifrioċt leat. Deiniḋ ḋá leaṫ den deifir agus bíoḋ 'na ṁarga=den méid atá eadraiḃ. Tá an méid sin de ḋeifir déanta=an méid sin deifrioċta, díoḃála.

DEIFIRÍĠIM—Deifríġean grá agus greann=ní mar a ċéile iad. Deifríġean an dá ḟocal le ċéile.

DEIFIRIOĊT—Socruiġeadar a ndeifrioċtaí=an deifir a ḃí eatora. Nó, an difir. Ṫug sé amadán orm, aċ ní raiḃ fios na deifrioċta aige=ní raiḃ fios a ṁalairt aige: níor tuig sé cad é an deifrioċt a ḋéanfaḋ sé é taḃairt orm.

DEIFIRIÚIL—Tá brí difriúil leó=a ṁalairt de ḃrí. Táid difriúil le ċéile=difríġid le ċéile.

DEIĠ-ḂEAṪAĊ—Fear díoṁaoín deiġ-ḃeataċ=sé beaṫa ṁaiṫ: go mbéaḋ bia maiṫ aige.

DEIĠLEÁLAIM—Ní ḋeiġleálan an bia i n-aoċor aige, agus ní maiṫ an ḃail air é=ní féidir le n-a goile an bia a ḃrú agus a ḃrise ar a ċéile. [Ní ḃeiḋ aon ḋeiġleáil agam leat=aon ḃaint, teangṁáil.

DEIĠ-SEASAṀ—Fear breá deiġ-ṡeasaiṁ seaḋ é=seasuiġean sé go díreaċ.

DEILḂ—Níl deilḃ luiċe aige=tá sé ċó suarac i n-féaċaint le luiċ: tá an luċ ċó mór cló, ċó mór toirt, leis. Níl deilḃ 'ná déanaṁ 'ná deártaṁ 'ar 'an stracaire sin.

DEILĠNEAĊ—Saġas raise a tagan amaċ tríd an gcroiceann.

**DEILIÚSAĊ**—Náċ deiliúsaċ an rud beag é!=tiarnúil: neaṁ-támáilte: togail. Ḃuaileas isteaċ go deiliúsaċ go dtí an bórd ag a raiḃ na h-uaisle go léir suite=gan eagla, gan scáṫ, gan támáilteaċt, gan deiliús. Is minic a ḃíon droċ-ṁúinteaċt ag baint le n-a leiṫéid. Neaṁ-úntas seaḋ é.

**DEIṀEAS**—Coimeád uaim do ḋeiṁeas=do ṫeanga ġéar. Tá deiṁeas ċun aiġnis uirṫi=faoḃar. Aige Dia féin atá an t-slat agus an deiṁeas, agus ní tógfaimíd as a láiṁ iad=fágfaimíd Fé teaċt anuas ar an té a ḋeinean droċ-ġníoṁ. Ċrom sí ar a deiṁeas d'oibriú go géar malluiṫe orm.

**DEIṀEASTÓIR**—Is diail an deiṁeastóir mná í=bean go ḃfuil teanga ġéar ċruaiḋ aici.

**DEIṀIN**—Is dóiġ leó gur ġaiḃ sé an treó, aċ ní ḋ'féadfaidís é rá le deiṁin=le deiṁniú.

**DEIṀNIĠIM**—Deiṁniġ an leitir sin dom=dein deiṁin: i dtreó náċ baol go raġaiḋ sí amú; nó, má téiġean, ná bead-sa caillte. Ḋeiṁniġ sé a ṁéar orm=díriġ: teasbáin me le n-a ṁéir. Mar ḋeiṁniú ar an abairt, duḃairt gur minic a ċuala í=ċun a teasbáint go raiḃ an abairt ceart.

**DEIṀNITEAĊ**—Nílim ana-ḋeiṁniteaċ ann, nó de (ḋo)=siúrálta.

**DEINIM**—Dinim adeirtear. Conus a ḋéanfá dá uiṁir a ḋéanaṁ?=a ċur le ċéile: a ḋéanaṁ suas: a ċaiteaṁ suas. Táim seana-ḋéanta ar an múinteóireaċt=ana-ṫaiṫí beiṫ agam uirṫi. Nó, déanta, nó seana-ḋéanta, nó ana-ḋéanta, ar éinní. Ní raiḃ déanaṁ an duine air=cuma. Ní ḃfuaireadar aċ droċ-ḋéanaṁ ó Ṡasana=droċ-ċóir: bia olc agus mar sin. Níor ṫugais an déanaṁ ceart ar an dtiġ. Tá Máire ag déanaṁ di féiniġ anois=á coimeád féin suas. Ḃí bruiġean eatorra, aċ táid á ḋéanaṁ suas le ċéile anois=ag slánú an ċúrsa. Nó, tá Séamas agus Ḃríd á ḋéanaṁ suas le ċéile=ag caiteaṁ na spur, ag

eirriú mór, le ċéile : ag imeaċt i dtreó a ċéile. Dein an méid is mo a ḋ'ḟéadfair de. Tá'n tu ana-ḋéanta suas=ana-ollaṁ : cuma ḃreá agat ort féinig. Dá dtaḃarfaidís fé, béidir go ndéanfaidís teaċt=go dtiocfaidís. Conus tá'n tu ag déanaṁ ó ċonac ċeana tu ?=conus tá ag eiríġe leat ? Nílim ag déanaṁ ar fóġnaṁ ná ar feiḋm i n-aoċor. Duine uasal beiriṫe déanta=críoċnuiṫe, tofa : tá ann an uaisleaċt a ṫagan ó ḋúċas agus ó oiliúint. Tá mórán d'aimsir ḃreá ḋéanta aige le tamall. Deinfiḋ sé droċ-lá. Ná bí ag súil le daṫad púnt ar an gcapall, mar ní ḋeinfiḋ sé leaṫ an méid sin. Tá aimsir ḃreá ann anois ċun an fóṁar (fóġṁar) a ḋéanaṁ=a ċur le ċéile : a ḃaint, agus mar sin de. Ċeapas go mbéinn ḋéanta leis na buaċaillí a ṫáinig isteaċ anso ó ċoláistí eile=tógṫa, beirṫe : mórán ḃeiṫ agam dá mbárr. Ḃíos am ḋéanaṁ féin suas leis na h-uaisle, nó ag déanaṁ suas leó=a d'iarraiḋ ḃeiṫ mór leó : isteaċ is amaċ leó ; suas is anuas leó ; á ḋéanaṁ suas leó.

DÉIRC—Cé ḋein déirc ort ?—dá mbéaḋ rud i n-easnaṁ ar ḋuine agus gur ṫug duine éigint dó é. Ṫáinig na prátaí anso le déirc=mar ḋéirc. Tá an fear boċt ar an ndéirc anois=ag braṫ ar an ndéirc : ag lorg déirce : ag solátar.

DEIRE—Ċuadar aḃaile ar ḋeire na h-oíċe=i ndeire : gairid don lá. An ḃfuil deire caiṫe, iṫte, ólta, scríoḃta, agat ? Tá a ḋeire seo críoċnuiṫe agat=deire an rud so. Tá a ndeire díolta agam=deire na mbróg, cig. Bíoḋ deire agat leis an gcúrsa so, le teaċt anso. Ar ḋeire leat=siar. Ba ċur-ċun-deire air iad=ċuireadar siar é—ba a ċeannuiġ duine agus ná fuair sé ar ḋíol sé asta nuair a scar sé leó. Ní baol go mbeir ċun deire liom=siar, caillte. Ól sé an iomarca, agus nuair a ḃrait sé é féin ag dul ċun deire. D'imiġ sé i leaṫ-ṫaoiḃ=ag tabairt, an deoċ ag goilliúint air. Tá'n tu fé ḋeire id, led, ċuid oibre=siar : ċun deire : i ndiaiḋ láṁa.

DEIREANAĊ—Ní deireanaċ an ṁaiṫ aon uair=déanaċ. Catain a ḃís anso go deireanaċ ?=go déanaċ, ceana : mar an uair déanaċ.

DEIREANAIĠE—Sa deireanaí tugaḋ púnt dom=fé ḋeire.

DEIRIM—Ḃí tuirse orm, mise á rá leat; nó, mise á rá leat, ḃí, nó go raiḃ, tuirse orm=creid uaim é. Níor ḟág sí éinní gan rá liom. Ḃí sé ag rá scéil=ag insint. Tá sé ráite cloiste go minic. Má deirean tu é sin beiḋ Gaoluinn ráite agat. Tá Gaoluinn ḃreá agat. Tá sé ráite anois agat!=Tá! a ṁic ó! Cuir uait an maga. An ḃfuil an coirce bainte agaiḃ fós? Deirim-se baint leat=go deiṁin níl. An ḃfuil an ṁóin bailiṫe agaiḃ? Deirim-se bailiú leat. Ġeóḃfar an ṁóin fós. Deirim-se móin anois leat=gan aon t-súil ḃeiṫ léi san am san. Cad deirir leis ná gur ḃuail sé isteaċ sa ḃéal me.

DEIS—Ḃí a teanga ar a deis féin aici=d'ḟéadfaḋ sí pé earruíoċt ba ṁian léi a ḃaint airti: ar a toil. Ḃíomair ar ḋeis, nó fé ḋeis, na gréine=an ġrian ḃeiṫ ag taiṫneaṁ anuas orainn.

DEISEAL—Cuir na h-éadaiġe sin amaċ ar ḋeiseal na gréine=ar ḋeis. Gaċ éinní ar deiseal, aċ an t-seirseaċ ar dtuaṫal. Ḃíomair ar ḋeiseal, fé ḋeiseal, na gréine=ar ḋeis, fé ḋeis. Ḃí sé ag iompó ar deis, ar deiseal. Ar clé, ar dtuaṫal=an treó eile. Ḃí deiseal na gréine, na gaoiṫe, agam=deis: iad do ḃeiṫ ag teaċt orm i slí taiṫneaṁaċ.

DEISÍĠIM—Ṫugadar deisiú maiṫ dá ċéile=aiġneas: socrú.

DEISIREAĊT—Náċ úntaċ an deisireaċt cainnte atá aige?=an áilleaċt cainnte: an ċainnt ḋeas.

DÉISTIN—Cunaṫaoḃ ná déanfá an fiacail sin a ṫarac amaċ; an braon, an rud teinn, a leigint? Ní leigfeaḋ déistin dom é=mío-ṫaiṫneaṁ. Cad é cúis na déistine?

DÉIṪEARNAĊ—Ní raiḃ ionam aċ an déiṫearnaċ=an dé: an puṫ: ḃíos meilte. Tá deire a ḋéiṫearnaí déanta=tá sé caillte: tá deire le n-a ṫarac anála.

DEÓ—Anois ná go deó ní beiḋ sé le rá agat. Ní úsáidimíd an focal mar sin go deó. Ní ḋéanfaḋ go deó é, ná go bráċ, ná coiḋċe=go deó deó.

DEOĊ—Ḃí sé ana-ṁór ar diġ, nó ar deoċ=an iomarca ólta aige agus a rian air: ana-ċuid díġe tóġṫa aige. Tugaḋ croḃ airgid dom ċun Seán do ċur ar deoċ, ar diġ. Deoċ, deoċ—adeirtear le muic nuair a bítear ag glaoḋaċ uirṫi. Níor ḃainear as aċ sruṫ-ḋeoċ=deoċ beag: cása díġe.

DEOĊAIM—Bítear á ḋeoċa is á ṗóga=á ṗóga is á ṗóga: nó ag breiṫ ḃarróg air, is á ṗóga.

DEÓĊAILLEAĊ—Tá an scéitín, nó an t-súil, nó an t-uaireadóir, nó gloine na fuinneóige, deóċailleaċ=is fuirist iad do ġortú: do ċur siar: do ċur ar mí-ġléas: níl fulag ionnta: táid lag i slí éigint. An áit go mbíon an t-éasc bíon sé deóċailleaċ=lag: so-ḃriste. Náċ deóċailleaċ an duine tu!—dá mbeifá ag breiṫ ċúġat féin ón rásúr a ḃí ċun máċail éigint a ġearra. Is deóċailleaċ an buaċaill ṫu agus a rá ná féadfá an císte sin a ḋ'ite, go ngoillfeaḋ sé ar do ġoile. Nó, leóċailleaċ. Tá an lampa deóċailleaċ go maiṫ dá ngeóḃaḋ éinní timpal.

DEÓIRICÍN—Ḃuail sé deóiricín (nó deóraicín) ar an ndoras, ar an ḃfuinneóig=buille beag deas cruaiḋ: cnag leis an ndoirn, nó leis an alt, nó le barraíoċa na méireana.

DEÓL—Banaí (banḃaí) nó uain nó aon ainṁí do ḃaint de ḋeól=iad do ċur ó ḃeiṫ ag deól a máiṫreaċa. Tógaḋ ó ḋeól iad=an rud céadna. Gaṁain deóil=ná fuil tógṫa ó ḋeól.

DEÓNÚ—Le deónú Dé do ṫánag saor as an gcúrsa=le toil Dé: le toiliú Dé.

DEÓR—Níl deór (nó diúr) ionnam=neart ná fuinneaṁ. Táim traocṫa, tugṫa amaċ. Nó, ní féidir liom gol a ḋéanaṁ. Tá mo ċroiḋe cruaiḋ. Níor ġol sí deór air.

DEÓRANTA—Siol deóranta=iasacta, neaṁċoitianta: stróinséarta. Focal deóranta, duine deóranta, agus mar sin de.

DIA—Mac Dé agus Muire Ṁáṫair duit. Tá an fear boċt aige n-a Ṫiarna Dia anois=caillte. Ċuir an galar go dtí n-a Ṫiarna Dia é=ṁairḃ é. Dia leat, lem duine—adéarfí le h-aṁránuí. Nó, mo ġrá do sciúċ=do scórnaċ.

DIABAL—Ḃí an dial déanta=doċar: díoḃáil. Níor ġuidis é sin? Ná an dial guid: ná an dial é=go deiṁin níor deineas. An raġair ann? Ná an dial dul. Go marḃuiġe an dial tu. Go raiḃ an dial ort, nó agat. Dial, nó an dial, an ḃfeadar (a' ḃfeadar) cad a tug anso é=Níl aon ṗioc dá ḟios agam. Tá an dial de scéal ansan=scéal úntaċ. Tá an dial de scéalta ar an bpáipéar an aimsir seo. Sé an dial scéil é. Tá an dial le crúaċt ar an arán so; le fuaċt, le fuaire, ar an lá=iad a ḃeit ana-ċruaiḋ, ana-ḟuar. Ar ḋeinis é? Níor deineas, ná an dial é. Ní tiocfad, ná an dial teaċt. An mbíon tu ag an Aifrean gaċ lá? Ná an dial é, aċ breac-lá. Ḋeinis an obair sin go maiṫ. Níor deineas ná an dial é, ná ar fóġnaṁ. N'ḟeadar sa dial cad a ḋéanfad. Iosfaḋ sé an dial de ḃia. Tá Taḋg imiṫe i n-ainm an diail ċun an óil=go h-olc. Tá an dial buiḋe ar an leanḃ le crosdaċt =an dial is measa. Tá an dial buiḋe imiṫe ar fad air le déanaí ċun an óil. Ḃí an dial ag faire na diaiḋ féaċaint cad a ḃí ar bun aige. Téir sa dial=i n'ainm an diail. An dial baol go mbáṫfar me. An dial bréag a insear=níor insear bréag ar bit. An dial bréag dom é. Fág ansan i n-ainm an diail é. An dial go mbeire leis tu. An dial ar ḃ'ḟearra dó ḃeit beó ná marḃ—duine droċ-ṡláinteaċ: nó, má tá an t-sláinte féin aige, b'éidir ná fuil aon ċotrom eile ar an saol aige, nó sa t-saol. An bfuil sé déanta agat? Ṁuise, ná an dial déanaṁ.

DIAĊAIR—Ól é sin: ní deinfiḋ sé aon diaċair duit=díoḃáil, tinneas: gearán: diṫ.

DIAIḊ—Deabaiġ a deirtear. Ní h-aon díoḃáil don

obair tusa ḃeiṫ 'na ḋeaḃaig='na ċúram. Ní ḃeiḋ an císte 'nár ndeaḃaig=críoċnóimíd é. Ċimilíġeas mo láṁ i ndeaḃaig, nó tréis, an ṁaide—buille ṁaide a ḃí faċta agam anuas ar an mbais. Ní ḋíolfaiḋ an méid sin as na bróga. Caiṫfar cur na ḋeaḃaig=cur leis. Bíon an madra i ndeaḃaig coiníní i gcóṁnuí. Ḃí mo ċara breóite agus ċuireas 'na ḋeaḃaig féaċaint conus a ḃí sé=ċuireas teaċtaire ag triall air: ċuireas a ṫuairisc. Ċuaiḋ an t-airgead amú sa post, agus caiṫfiḋ me cur 'na ḋeaḃaig =tuairisc a ċur air: cuardaċ a ḋéanaṁ air, ḋó.

**DIAIL**—Is diail ná fuil an focal san agat=iongantaċ (úntaċ): draoiḋeaċtúil. Is diail an fear oibre é: an Ġaoluinn atá agat. Táim go diail=go h-ana-ṁaiṫ. Tá sé go diail ċun na Gaoluinne.

**DIAIR**—Bailiġ leat go diair=go tapaiḋ. Tá an naoṁóg ag imeaċt go diair. Cuir díot go diair.

**DIAṀAIR**—Cailleaḋ é i n-uaigneas diaṁair na h-oiḋċe =i n-am mí-ṁairḃ na h-oiḋċe; nó aon tráṫ a ḃéaḋ ana-uaigneaċ, go mbéaḋ an t-uaigneas draoieaċtúil.

**DIAN**—Tá sé go dian ċun toirmisc=go h-uaṫḃásaċ. Tá an spriúnlóir seo ana-ḋian ċun an t-saoil=ana-ċroiḋe sa t-saol aige. Raġaiḋ sé dian ar an leaḃar breiṫ ort anso=beiḋ sé air aige. Ná téir ró-ḋian ar mo ċuid gruaige=ná bearr ró-lom isteaċ í. Níor ċuais dian ar an nDinnéar=níor iṫis an iomarca de. Tá an buaċaill sin dian dílis=ana-ḋílis go léir: dílis isteaċ go dtí cnáṁ a ḋroma. Tá sé dian dílis ċun na h-oibre. Ḋeineas le dian-scéan an eagla é=tré ċorp eagla.

**DIAS**—Dí--as. Agus léas=lé-as. Tá barra na déise briste. Aċ deiṁeas, agus barra an deiṁis.

**DÍĊEAL**—Is dem (dom) díċeal a raġaiḋ má deinean sí é =ní deinfiḋ sí é más féidir liom í stop. Ċuaiḋ dem díċeal é ḋéanaṁ=níorḃ' féidir lem díċeal é ḋéanaṁ.

DÍLE—Táid ann ó aimsir na díle=có fada is tá aimsir ann. Ḃí díle báistí ann=báisteaċ trom trom. An díle báistí ba ṁó dár táinig riaṁ. Ḃí ana-ḋíle inné ann.

DIMILEIGE—Tá an dimileiġe ar an aimsir, orm-sa ċun an óil, ċun tobac, ċun Gaoluinne=an dial. Féadtar é rá le duine a ḃíon dian ċun ruda. Tá an dimileiġe ar fad le fuaċt ar an lá. Ḃíon an dimileiġe air ċun feirge. N'ḟeadar cad é an dial dimileiġe atá ar an gcapall ná corróċ sé=an dial donais.

DÍNC—Ċuirear dínc leis an bfinneóig; leis an speil; i gcos, i gceann, na tuaġa=rud a ḋ'ḟáiscfeaḋ iad, a ċoiméadfaḋ ó ḃeiṫ ar boga, ag cnagarnaiġ.

DÍNCIM—Fear dincte láidir=fear a ḃéaḋ teann go maiṫ ar nós mála coirce a ḃéaḋ uallaṁ don marga. Táimíd dincte (dince) den mBéarla=lán suas de. Dinc isteaċ id ṗóca é=sáiġ, teannaiġ.

DÍNNÉAR—Ḃíos ar dinnéar ann inné.

DÍNTIÚIRÍ—Tá a ḋintiúirí faċta aige anois, agus is cuma leis éinní=teistiméireaċt a ġeófá ó ṁáistir go rabais ag obair leis; nó ó aon t-saġas máistir nó coláiste nó luċt léiġin. Ḃeifá riṫte ansan, abair is go mbeifá gan ṁaiṫ.

DÍOḂÁIL—Ḃíos ag faire ar mo ḋíoḃáil aċ níorḃ' ḟéidir liom aon ċotrom a ḃaint de=ḃíos ag faire ar egala go ndéanfaí aon díoḃáil orm, aċ níor ḃ'ḟéidir liom me héin a ċosaint air. Is fada ón ndíoḃáil an cúrsa san=rud ana-ṁaiṫ sead é. Duine neaṁ-ḋíoḃálaċ=gan aon díoḃáil d'éinne ann.

DÍOG—Díg. Tabair a roġa don mbodaċ agus tógfaid sé díg=an taoḃ is measa. Ḃíon an díg cois claide. Tá díg tógta agat=an roġa is measa.

DÍOL—Tabair an peann do Ṡeán. Is air is fearr a ḋíol í ṫabairt dó=is dó is cirte í ṫabairt: aige is fearr

atá sí tuillte: sé is mó a ḃainfiḋ earruíoċt aisti. Ní ḃfuiġim óm bac (mac) féin aċ an spalla is measa na ḃéal. Sin é an díol a ṫugan sé ḋom (as ar ḋeineas ḋó)=droċ-ḋíol: droċ-ḋéanaṁ: cóir. Fuaireas mórán ḋá ḋuaḋ aċ ní ċuirean sé pingin ċúġam. Sin é an díol a ḟaġaim uaiḋ. Tá sé i mbun díol liom as na ba. Ṫug sé díol dom as na h-earraí, nó ionnta=ḋíol sé asta ar fad.

**Díolaiḋe**—Tá Seán i ḃfiaċa is 'na ḋíolaí=go mór i ḃfiaċa. An té a ḋíolan is díolaí é.

**Díol-fiaċ**—Níl aon díol-fiaċ ag éinne orm=tá m'fiaċa díolta! níl aon faic ḋá ċuid ag éinne orm. Ba ċeart duit a ḋíol-fiaċ a ṫabairt don té go ḃfuil a ċuid ort.

**Díoltaċán**—Tig díoltaċáin=síopa: tig 'na mbíon earraí á ndíol coitianta.

**Díoluíoċt**—Caitfir díoluíoċt a ṫabairt dom as (nó ins) na h-earraí a ċeannuiġis uaim=blúire den luaċ. Feic díol.

**Díomáiste**—Cuir salan air agus bainfiḋ sé an díomáiste ḋo (de)—feoil nó iasc go mbéaḋ blas beag air ṫar ceart, nó éinní. Aċ, ḋá mbéaḋ sé go h-olc, ní ṫabarfaḋ éinní aḃaile, nó ṫar n-ais, é.

**Díomáisteaċ**—Tá na prátaí, nó éinní, díomáisteaċ=díoḃáil agus lot déanta orta. Tá an feoil díomáisteaċ=gan beiṫ ar fóġnaṁ mar ba ċeart. Ḃí an beirt úd ag troid agus táid díomáisteaċ go maiṫ anois aige n-a ċéiliġ.

**Díoṁaoin**—Táim díoṁaoin gan allus. Ċó díoṁaoin le lúidín an píopaire, nó le bacaċ an ṁála. An ḃfuil aon t-seómra díoṁaoin agaiḃ?=gan beiṫ tógta, i n-áirite. Ba díoṁaoin é do ċúrsa=gan tairḃe.

**Díon**—Lá na coise tinne (an lá cruaiḋ, lá na bruide) is minic a ḋein sé díon agus fuiṫin dom=a ṫug cabair

is congnaṁ. Ná téir i ndíon ar mo ċuid gruaige=ná téir dian, isteaċ ró-ḟada go dtí an cnáṁ. I ndíon an tiġe bíon an maide droma=an maide buaic, an t-aḋmad uaċtaraċ a bíon ar ḟaid an tiġe ṫuas na barra: leaṫ-ċúpla a ṫéiġean isteaċ ón mbúndalaiġ ar gaċ taoḃ, agus a ṫagan le ċéile ṫuas ag an maide droma (deinean an dá leaṫ-ċúpla cúpla): ṫíos fé ḃun an ṁaide droma bíon maide ag gaḃáilt treasna ag ceangal an dá leaṫ-ċúpla dá ċéile. Sin é an maide snaiḋmṫa.

DIONGAḂÁLTA—Fear diongaḃálta=teann: daingean: fear go mbéaḋ éifeaċt agus ciall leis: feasóċ a ḟocal: níorḃ' ḟuirist é ḃoga ó pé seasaṁ a ḃéaḋ tógta aige. Duḃairt sé cainnt ḋiongaḃálta=cainnt láidir ḋaingean. Is maiṫ diongaḃálta an ḟinneóg í sin=níl sí ag cnagarnaiġ aon ṗioc: tá sí daingean. Tig diongaḃálta. Duḃart an ráfla leis, aċ níor ċreid sé é. Ansan duḃart níos diongaḃálta é, agus ċreid. Tá an ḟiacail seo ar boga, aċ an ceann eile seo tá sí diongaḃálta go leór.

DIOSCÁN—Tá dioscán maiṫ airgid, éisc, prátaí, agus mar sin, aige=roinnt cuiḃsaċ maiṫ: cosúlaċt ṁaiṫ. B'éidir go dteastóċ a ṫuille uaiḋ, aċ ní ḃéaḋ sé go h-olc as.

DÍREAĊ—An t-slí ḋíreaċ is fearr=macánta, cóir. Is díreaċ go ḃfuilean tu go maiṫ ċun Gaoluinne=cinte (cinnte). Deinfeaḋ mar seo é. Díreaċ!=sin é é.

DÍRÍĠIM—Ḃí sé ag díriú fén dtig=ag tosnú ar aġaiḋ a ṫaḃairt air. Ag díriú amaċ, ag luiġe amaċ, ar rud éigint. Táimíd ag díriú amaċ ar na prátaí ċur=ag tosnú: ag taḃairt fé.

DÍSC—Tá an ḃó, an tobar, i ndísc; nó, imiṫe i n-dísc=gan ḃainne, gan uisce. Ċuir an ġrian an tobar i ndísc. Tá sé i n'am an ḃó a leigint i ndísc.

DÍSCEAĊ—Ṫug na saiġdiúirí díosceaċ ar an dtig=lot: an ṁaoin ṡaolta a ṫaḃairt amaċ as: é ċur i ndísc.

DISCRÉID—Is mór an discréid é, pé ní atá á rá agaiḃ—le beirt a ḃeaḋ ag cogarnaiġ=rún.

DÍṪREÓĊ—Díṫreóċ boċt garsúin é sin ná maireann a aiṫir ná a ṁáṫair=díṫreaḃaċ, is dóiċ: gan éinne ḃeiṫ 'na ċúram, agus é boċt. Tugtar díṫreóċ ar an uan go séanfaḋ a ṁáṫair é, agus mar sin de.

DIÚĊ—Píopa beag a ḃíon laistig de ṗíopán mór garḃ na scórnaiġe agus sínte suas leis. Lár na diúiċe.

DIÚGAM—Ḋiúg sé siar air féinig a raiḃ sa ġloine=ól go bun. Ḋiúg sé siar ar fad é. Tá an duḃ go léir diúgṫa (diúca)=caiṫte, imiṫe i ndísc.

DIÚLTUIĠIM—Is miṫid duit diúlta, nó diúltú, don páirtéireaċt, don ṗeaca san=eiriú asta, deire ḃeiṫ agat leó, iad do ṫaḃairt suas.

DLÍ—Ṫugas ċun na dlí é toisc ná taḃarfaḋ sé mo ċeart dom.

DLIOSCARNAĊ—Ḃí na réiltíní ag dlioscarnaiġ anuas orm. Tá do ṡúile ag dlioscarnaiġ istig id ċeann=ag rince, ar nós na réiltíní tuas.

DLÚS—Ḃí ana-ḋlús daoine, éisc, éinní, ann=ana-ċuid. Tá dlús maiṫ Gaoluinne agat. Ḃí dlús éigint leaḃarṫa le fáil mar ḋuais=roinnt, beart.

DLÚṪ—Sin í an ċainnt go ḃfuil an dlúṫ agus an t-inneaċ fúiṫi, nó ínti=bonn maiṫ a ḃeiṫ fúiṫi, agus ciall. An dlúṫ a deintear ar dtúis: ansan an t-inneaċ sé, nó 'na ḋiaiḋ=na snáṫa a ġaiḃean trearsna.

DO—Paidir a rá d'Éirinn=ar a son. Ḃí sé ag dul 'on aonaċ=don. 'On Aifrean, 'on ndial. Níl sí fásta dá h-aois. N'ḟeadar é sin duit=ní ḟéadfainn é rá leat ċeal feasa.

DÓBAIR—Ba ḋóbair go mbéaḋ sé 'na ṫrangalam eatorra: nó, ba ḋóbair ḋó beiṫ=ba beag ná raiḃ 'na ċlampar, 'na ċrosa, 'na ḃruiġin eatorra.

DOBUAN—Tá dobuan ar an mbó=buinneaċ, scaoilteaċt. Cúis an dobuain Ní bíon an bualtaċ cruaiḋ aici aċ i n'uisce.

DÓĊA—Níor ḋóiċí-de scéal dóiḃ (nó duit) ná go ḃfág-faidís rian ort muna mbéaḋ teiċe uata=níor ċosúla.

DOĊAISEAĊ—Ḃuail sé me go doċaiseaċ=go cruaiḋ, i slí a goirtóċ go maiṫ. Ṫairrig sé buille orm a ḃí ró-ḋoċaiseaċ do ċloigean an asail

DOĊAR—Ní ḃfuiġim aon doċar ó sna bróga—iad do ċur orm nó éinní—mar táid go breá fairsing=duaḋ. Ar ḃ'aon doċar leat fanaċt tamal eile anso?=aon trioblóid, éinní. Ní ċuirfiḋ sé aon doċar ort: ní ḋeinfiḋ sé aon doċar duit=trioblóid, díoḃáil; ní ṫiocfaiḋ sé id ċoinniḃ ar aon t-sagar slí.

DÓĊAS—Tá ár ndóċas asat go ḃfuiġir rud éigint dúinn. Ṁeasas go dtiocfaḋ sé, aċ cuireaḋ as mo ḋóċas me=bíos ag súil le h-é teaċt aċ níor ṫáinig. An rud go raiḃ coinne agam leis, níor ṫáinig sé ċun cinn. Ṫug an ráfla breis ḋóċais dom. Galar ḋóċais—nuair a ḃéaḋ duine duḃ-ċroiḋeaċ ann féin, agus ná músclóċ éinní an aigne geal ann. Sé ár ndóċas go mbeiḋ an t-síoċáin ann, aċ is baolaċ go gcuirfar as ár ndóċas sinn. Ċeapas go rabas ní ba láidre ná Aoḋ; aċ, nuair a rugamair ar a ċéile, ba ṫreise é Cuireaḋ as mo ḋóċas me ansan mar sin.

DOĊMA—Tá doċma orm dul ag snáṁ=neaṁ-fonn: i gcoinniḃ mo ċos a ragainn. Tá doċma ag an mbórd á ċur orm mar tá sé ró-íseal=mí-sástaċt: searús: rud éigint a ḃéaḋ i gcoinniḃ mo ṁian.

DOĊT—Tagan sé doċt go maiṫ orm siúl=cruaiḋ. Tá na bróga doċt ar mo ċosa=ag luiġe orta, cuṁang, gan

beiṫ oiriúnaċ. Ḃíoḋ na cigirí ana-ḋoċt ar an nGaoluinn =go mór anuas uirṫi. Tá an obair seo doċt=deacraideaċ: is deacair é ḋéanaṁ.

DOĊTÚIRÍ—Tá na doċtúirí ann go tiuḃ indiu=creaḃair ċapall.

DOCRAIDEAĊ—Tá mo ḃróg docraideaċ ar mo ċois= ag luiġe, cruaiḋ. Ḟaġaim docraideaċ go maiṫ mo ċosa ċur síos im ḃróga mar táid doċt.

DÓĊÚIL—Níor ḋóċúla rud a ḃeaḋ sa ṗoll ná coiníní= níor ċosúla.

DÓGAIM—Ḋóiġ an neanntóg me. Ḃí sé ag gearán go dóite=go géar. Ḃí cúis dóite agam leis an gcainnt sin a rá=cúis ṫeinn. Tuigim go dóite cad a ċialuiġean smaċt Ṡasana=go ró-ṁaiṫ. Dóġa na pípe ort. Tá dóġa talún fém ċois; fém ċosa; orm=an tinneas a ḃeaḋ ar ḃonnaíoċa do ċos dá mbeifá ag siúl cosnoċtaiṫe ar an mbóṫar.

DOIĊEAL—Doṫal Ḃí doiċeal aici, nó uirṫi, róṁam. Ḃí sí lán de ḋoiċeal=mí-ḟáilte. Tá doiċeal ar an gcat— luċ aige agus náċ maiṫ leis éinne ṫeaċt 'na ġoire.

DOIĊILLIĠIM—Nó, doṫoiliġim. Sé nár ḋoiṫiliġ nuair a tairgiġeaḋ céad púnt dó.

DÓIĊÍN—Ní maiṫ an dóiċín atá ag faire ort=bí ar t'ḟaire air.

DÓID—Tugaḋ dóid dom=dorn: buille ḋorn.

DÓIĠ—Is maiṫ an dóiġ go ḃfuil sí i n-aimsir=áit: tá sí i n-áit ṁaiṫ. Is maiṫ an dóiġ (dóṫ) go mbíon fear an t-siopa nuair a ḃíon a tiġ ar ḃéal sráide, ar ḃéal bóṫair, ar ċrosaire. Dá mbrisfá do ċroiḋe sé an dóiġ ċéadna a ḃeaḋ aige ort=an tuairim ċéadna. Ḟeic dóṫ

**DOIṀIN**—Ní gá duit dul doiṁin ar an nGaoluinn=an iomarca di a ḋ'fogluim. Táim go doiṁin sa ḃfód=ag obair go cruaiḋ, nó cuid ṁaiṫ den obair déanta agam. Níl an leaḃar críoċnuiṫe agam fós, aċ táim doiṁin go maiṫ isteaċ ann. Tá an naoṁóg ana-ḋoiṁin=ana-ḋoiṁin san uisce, mórán eisc inti.

**DOIRĊEAĊT**—Doirṫeaċt. Ċaiṫeas an solus do lasa le doirṫeaċt an lae.

**DOIRĊÍGIM**—Fág an finneóg ansan. Tá'n tu ag dorċú an tíġe orm.

**DOIRTIM**—Tá an t-éadaċ go maiṫ, aċ ḋoirt sé sa níġe=d'imiġ na daṫana trí n-a ċéile ann: iad a ḃeiṫ smearṫa isteaċ 'na ċéile. Ḋoirt an gorm im léine. Aċ, ṫréig sé a ḋaṫ; ṫréig sí (casóg) a daṫ; nó, ṫréig an daṫ iad=ċaill an daṫ i ndiaiḋ a ċéile.

**DOLA**—Dolaí=na blúiríoċa aḋmaid go gcuirtear síos cluasa na maidí ráṁa orta, nó eatorra.

**DOLAÍ**—Níl cíos, cás, fiaċ, ná dolaí, air=níl éinní: aon ċruaḋ-ċás. Níl fiaċa ná deanaí air=aon t-sagas airgid air.

**DÓLÁṀAĊ**—Táim ag obair dóláṁaċ=go seasuiṫeaċ, gan stad, gan brise. Tá na naoṁóga ag imeaċt dóláṁaċ=le ċéile. Ċuadar ag dóláṁaċ le ċéile=i gcoinniḃ a ċéile ag troid: nó ḋá ḃád ag riṫ ar a ċéile. Ċuadar ar dóláṁaċ linn=ar a ndíċeal 'nár gcoinniḃ. Ḃíomair ag dóláṁaċ le ċéile ag obair amuiġ sa ġort=ar ár ndíċeal. Ṫugas féin tamal dóláṁaċ ar an nGaoluinn. Ḃeaḋ beirt ag dóláṁaċ le ċéile nuair a ḃeidís go dian san aigneas.

**DOMLASC**—Ċó searḃ le domalas=liaṫróidín ḃeag gorm a ḃíon istiġ sa ḃolg.

**DOṀNAĊ**—Ċuala é, i nDoṁnaċ=am baic, am briaṫar. Lá Doṁnaiġ do ḃ'eaḋ é=Doṁnaċ.

DONA—Tá sé go dian dona=ana-ḋona, ana-ḃoċt. Tá sé boċt danaí, nó boċt deanaí=ana-ḃoċt, dealḃ.

DONAS—D'imiġ sé ċun an donais, nó don ndonas. D'imiġ an donas air 'na ṡubstaint is 'na ċló='na ṁaoin nó 'na ḟeóil, agus ní ḋeártaiṁ. Tá an donas buiḋe air ċun éinní=an dial buiḋe. Dein san an donas ar fad ar an scéal.

DONN—Bé an duine donn déanaċ a ḋ'ḟág an tiġ=an té ba ḋéanaí ar fad. Tá sé ag teaċt mar seo! Tá, go díreaċ donn=go díreaċ, díreaċ. Tugan an focal san donn breis nirt.

DORAS—Ṫug sé an doras dom: bárr na bróige an doras amaċ. Bíoḋ an doras agat=gaiḃ amaċ, glan amaċ. Tá sé 'na ċóṁnuí i mbéal an dorais agam. Duḃairt leis an doras a ċur de=an doras a ḃeiṫ aige. Ċnag sé amuiġ sa doras. Ċuir sé a ċeann 'on ndoras=sáiḋ sé a ċeann an dorais isteaċ: nó, é ċur idir an dá ḟráma. Ċuir sé a ċeann 'on ḟinneóig=don ngloine: nó é sá isteaċ. An doras féin: cóṁla an dorais=an rud a oscluiġean isteaċ is a ḋúnan amaċ: an fárdoras.

DORN—Ḃí m'anam im ḋorn agam=ba ḃeag nár cailleaḋ me: ḃí ana-eagla orm. Tá sé mar sin riaṁ ó ṫáinig lán mo ḋuirn ann=ó ḋ'ḟás sé suas ċó mór lem ḋorn. Ḃíodar ar an ndorn le céile: nó, ar na dóirne: ċuadar ar an ndorn; nó, ar na dóirne: ag taḃairt na ndóirne dá céile. Táim ag scríoḃa, ag iṫe, am bearra féin, fém ḋóirne=gan aon t-solus. Nuair a ḃíon a anam 'na ḋorn ag duine, aige duine, ní ḃíon fios aige cad a ḃíon ċuige.

DÓRNÁIL—Ḃíodar ag dórnáil le céile, nó ag dórnáil a céile=ag taḃairt na ndóirne dá céile. Ḃíoḋ boḃta dórnála againn.

DÓRNÁLAÍ—Duine a ḃíon go maiṫ ċun na dóirne d'oibriú.

DORUĠA—Dorú, nó darú, nó dairiú. Córda cruaiḋ a ḃíon ann ċun iasc garḃ a ṁarú, nó aon t-sagas éisc, ċó fada leis sin de lár an dairiú. Ḃfuil na dairiṫe go léir briste agat?=cuid ṁaiṫ díoḃ

DOSAON—Trí dosaen

DÓṪ—Ní maiṫ an dóṫ ḋuit aon ċur isteaċ do ċur, nó do ḋéanaṁ, ar Seán, nuair a ḃíon sé bainte ċun feirge=ní maiṫ an ní. Ní maiṫ an dóṫ an áit sin ċun aon ní a ḋ'ḟáilt ann=ní maiṫ an seans é: ní cosúil, dóċúil é. Ní h-aon dóṫ ṁaiṫ Seán ċun ḃeiṫ ag braṫ air, má's airgead a teastuiġean uait. Dá mbéaḋ fios agam cá ḃfuil an dóṫ ċun uḃla d'ḟáilt, raġainn ann=an áit ċosúil. Ċuarḋuiġeas dóṫ agus anndóṫ (ann-óṫ)=gaċ uile ball: cosúil agus mí-ċosúil. Ċuas go dtí an dóṫ, nó go dtí an áit 'na raiḃ an dóṫ. Ḃ'olc an dóṫ é gaḃáilt ċuige=níor ċosúil an áit é, nó an fear é, ċun dul ċuige. Ní maiṫ an dóṫ prátaí an gort san=ní h-aon áit é ċun ḃeiṫ ag súil le prátaí maiṫe as. Táim i ndóṫ ṁaiṫ anso=i n-áit ṁaiṫ: post maiṫ agam. Ḃíos istig i lár na dóṫa, aċ ní ḃfuaireas faic. Tá trí dóṫaí sa paróiste seo ċun móin d'ḟáilt. Ḃíos ag fanaċt tímpal mar gur ana-ḋóṫ Seán ċun púnt a ḋ'ḟáilt uaiḋ. Ní h-aon ana-ḋóṫ é—fear ná féadfá seasaṁ puinn air.

DÓṪANAĊ—Ní ṫógfaḋ a tuille den mbia, mar táim dóṫanaċ de=tá mo ḋóṫin agam de. Táim dóṫanaċ go maiṫ den nGaoluinn=corṫa ḋí, agus ní ġeóḃaḋ a tuille léi: gan a tuille lorga agam uirṫi. Táim dóṫanaċ mo ḋóṫin den obair seo=lán suas

DÓṪIN—Tá a ḋóṫin de ḃean aige=bean atá ċó maiṫ leis héin.

DOṪOILÍĠIM—Ḃí sí ag doṫoiliú na h-oibre=ag cur suas di. Ṫugas cuire dó dul im ṫeannta, agus sé nár ḋoṫoiliġ.

DÓṪÚIL—Ní dóṫúla an droċ-lá ná an lá breá=ní cosúla. Níor ḋóṫúla é ná paiste ceaṫa ar ball=níor

ḋóṫúla éinní. Ná téir ansan: nil an ball san ḋóṫúil i n-aoċor.

DRÁḊ—Drá. Nil agam an trus so aċ lag-ḋráite=cártaí laga gan ṁaiṫ: cártaí ná béaḋ a nḋaṫ ar ceann.

DRAID—Tá draid air=scaiṁ. Tá draid air ċun tobac, ċun aiġnis, ag an bpíp=aṫarú béil.

DRAṀLAĊ—Daḃaċ: tubán mór.

DRAOÍEAĊTÚIL—Náċ draoíeaċtúil an obair é náċ féidir liom focal a rá gan tusa teaċt treasna orm?=úntaċ.

DREAP—Ḃíon duine i ndreap nuair a ḃíon sé i gcás náċ féidir leis teaċt as. Tá an ċaoire ar dreap, nó i ndreap=imiṫe síos le cliaṫán na faille, cig, agus gan ínti fille ṫar n-ais. Tá Máire i ndreap, ar dreap, mar gur ṫug sí fé obair nár ṫuig sí a ċrosdaċt go raiḃ sí 'na ċeart-lár istig=i dteannta. Tá beirte i dtreap orm—nuair a ṫaḃarfaḋ duine fé obair ná féadfaḋ sé ḋéanaṁ. Rug dreap orm sa ḃaile agus níor ḃ'féidir liom teaċt ṫar n-ais go Ḃleá Cliaṫ—toisc stailc na dtraenaċ.

DRÉIMIRE—Ċuaiḋ sé tríd an ndréimire=ċuir sé an dréimire i n-áirde, nó anuas, de (do). Ċífeaḋ sé poll i ndréimire=duine go mbéaḋ ana-raḋarc aige! Tá sé sa dréimire=suas nó anuas: nó ar an ndréimire.

DREÓIL—Tá gloine an lampa dreóil=lag, íogair: so-ḃriste: gan puinn fulaig ann: gur fuirste goilliúint air. Ḃíon sean-duine, uaireadóir, agus mar sin, aṁlaiḋ. Tá an córda san ana-ḋreóil ċun é ċur ar an bpaca. Ḃíon gaċ dreóil íogair=gur deacair baint leis.

DREÓILÍN—Is geairrid go mbeiḋ oiread leis an ndreó-ilín de ċlainn aca=ana-ċlann. Ḃíos, ċuas, sa Dreóilín Lá 'le Stopáin. Ní raiḃ aċ triúr sa Dreóilín sin. Ġaiḃ ana-ċuid Dreóilíní an bóṫar indiu Cuireaḋ amaċ as an ndreóilín me.

DRÍODAR—Ṫóg sé leis na leaḃarṫa do ḃ'ḟearr agus níor ḟág agam aċ an dríodar: nó, dríodar an ṗortaiġ. Níl sa ḃfuirinn seo aċ dríodar an ṗortaiġ=earraí gan ṁaiṫ: rud a ḃéaḋ fágṫa nuair a ḃéaḋ an ċuid ba ṫoġa tógṫa.

DRISÍN—An ṗutóg is sia siar sa ċaoire. An goile: ansan béal an ġoile: ansan siar go dtí an drisín.

DRIṪÁIR—Ní raiḃ aon driṫáir oirriúnaċ (riúnaċ) dom aċ tu=ní raiḃ éinne ċó maiṫ, nó ċó h-olc liom: nó ċó h-oirriúnaċ; nó go ḃfuil m'imeaċt féin fé ċó mór leat-sa.

DRIÚRAĊ—Ṫáinig driúraċ im ċuid fola=corruiġe, le h-eagla, cig. Liúrtaċ=stad fola. Pian na liúirtíġe. Driúraċ=griúraċ=crapataċt=trálaċ.

DROĊ-ṀAIṪEASAĊ—Duine droċ-ṁaiṫeasaċ=duine ná bíon aon ḟonn air é féin do ċur siar: ná deinean aon ṁaiṫ ar éinne: neaṁ-maiṫeasaċ.

DROĊ-RÁITEAĊ—Bíon duine aṁlaiḋ nuair a ḋeinean sé droċ-ċainnt, nó droċ-ċur-síos ar a ċóṁarsain.

DROĊ-RUIḂE—Tá droċ-ruiḃe ar an lá=droċ-ċuma, cuma ċruaiḋ. Tá droċ-ruiḃe fén ḃfear, fén mbean=fearg, cuma feargaċ. Bíon droċ-ruiḃe fén mbó nuair a bíon droċ-ċuma, droċ-ċroicean, uirṫi; agus cló an ocrais agus na droċ-aimsire.

DROĊ-RUIṪAG—Ċuas sa t-snáṁ ċun greim a ḋ'ḟáilt ar ċlár bán, agus tugas droċ-ruiṫag amaċ ag triall air =tugas droċ-ṡáḋ amaċ ċuige: ċuas i gconntaḃairt (cúntúirt) amaċ ċuige. Ḋein sé droċ-ruiṫag isteaċ go dtí an bórd=sáid sé é féin isteaċ. Tá droċ-ruiṫag ann. Is droċ-ruiṫagaċ an fear é.

DROĊ-ṠÁḊ—Ṫugas droċ-ṡá dom féinig=ṫugas sé obair a ḃí ṫar mo ċumas: droċ-úsáid. An buaċaill a ḃí breóite is a ṫug sé ċoṁórtas báire d'imirt: an fear a ṗós droċ-ḃean is gan ḟios san aige roim ré: mac

fuirmeóra a ċuaiḋ ag obair isteaċ i n-oifig agus nár ḟéaċ amaċ dá ṡláinte ná éinní: an duine a ṫabarfaḋ sé obair ná béaḋ oiriúnaċ dó: an buaċaill a luigfeaḋ isteaċ le droċ-ċuileaċtain, nó a raġaḋ ar meisce, nó i dteannta dream meisce—ṫabarfaidís san go léir droċ-ṡá dóiḃ féin.

DROĊ-ÚSÁID—Ṫug sé droċ-úsáid dom=buala, nó obair a ḋeinfeaḋ díoḃáil dom, nó éinní mar sin. Ní ḃfuaireas aċ droċ-úsáid sa tig ósda=droċ-ċóir, droċ-ċoṫrom. Aċ, faġaim úsáid ṁaiṫ sa tig seo, óm ḃáistir, agus mar sin de.

DROGA—Níor ċaiteas aon drogaí riaṁ=earraí a ġeóḃfá le tógaint i dtig an drogadóra.

DROIĊEAD—Droṫad. Ḃrisfinn droṫad do ṡróna le h-aon ċnag aṁáin.

DROINNIRE—Nó, druinnire=duine go mbíon druinn air.

DROM—Ḃí sé ag caint ar mo ḋruim=orm agus laistiar díom. Drom mo ċoise=an ċos ón mbráid amaċ go dtí sna méireana. Ḃíodar ag dul i n-áirde ar mo ḋrom ar fad=ag gabáilt lastuas díom: ag déanaṁ amadáin díom. Drom mo ḃróige. Ḃí sé ag imeaċt i ndiaiḋ a ḋroma=siar: i ndiaiḋ a ċúil, a tóna. Ṫuit an ċaoire drom tar n-ais síos leis an ḃfaill. Beirid na h-éin na h-uiḃe anuas i ndrom na cloiċe, na gcloċ, aċ méiscire sé lé, nó sé ḃrágaid, nó i gcóir, gaċ uḃ díoḃ. Ċuireas na druimeana, nó na dromana, leis an ól=daingeanú láidir, ceangal cruaiḋ gan aon ḃaint a ḃeiṫ agam leis feasta. Tugtar druimeana, nó dromana, ar na h-eólaiṫe beaga. Fuaireamair dromana móra leatair isteaċ ón ḃfairrge. Ḃí an oiḋċe tar druim nuair a ċuas a ċola=tar am: buna-ċaite go maiṫ. D'iompuiġ sé orm de ḋruim a ġualan=tar a ġualainn siar. Ḃí an bád ag imeaċt de ḋruim na n-eólaiṫe móra=suas agus anuas leó. Bíon an lá tar druim nuair a bíon sé a dódéag, agus an oiḋċe mar an gcéadna. Ċuireas le Séamas na druimeana dúḃa=

ceangail ċruaḋa ḋaingeana. Ṫuiteas ḋrom ṫar n-ais anuas ḋen ḃfinneóig. Ḃíon ḋá ṫuitim ansan coitcianta—anuas ón ḃfinneóig go ḋtí bórd, cig, agus ansan síos go ḋtí an t-úrlár. Aċ ba ċóir go mba leór aon tuitim siar síos.

DROMAĊ—An píosa leaṫair a ḃíon ar ḋrom an ċapaill treasna nuair a ḃíon sé ag treaḃa.

DRÚĊTÍNÍ—Tá drúċtíní alluis tríom amaċ=braonaċa beaga beaga míona. Tá drúċtíní ar an ḃfinneóig

DRUIM—D'ḟéaċ sé de ḋruim a ġualann siar orm. Ḃí an fairrge á séide de ḋruim an oileáin le neart na gaoiṫe.

DRUINNEÓG—Duine go mbéaḋ druinn air.

DRUMADÓIREAĊT—Cuir uait, caiṫ uait, an drumadóireaċt—sin é mar a ḃíon na páistí ar áraistí stáin, nó ag drumadóir.

DRÚNCAER—Ní h-aon drúncaer óil, ná tae, ná tobac, me=níl aon ana-ḋúil agam ionnta; nó, ní ḃím ag gaḃáilt dóiḃ i gcóṁnuí.

DTÍ—Dearúd beag seaḋ é, agus dá mbeifá ceart go dtí é, nó go dtí an pórt san, ní ḃeifá le cáine=muna mbéaḋ de ḋearúd agat aċ é.

DUAḊ—Ṫánamair gan duaḋ gan duais=gan trioblóid. Ní obair gan duaḋ é=ní obair bog gan deacaraċt.

DUAILÍN—Muing capaill, nó an blúire beag gruaige a fágfaí i dtosaċ an ċinn tréis an ceann do ḃearra.

DUAN—Níor ḃféidir liom scéal ná duan a ḋ'fáilt uaiḋ=aon focal, aon tuairisc, eólas.

DUAISIÚIL—Sé seo an pairte is duaisiúla den mbótar atá róṁainn=is mó go ḃfuil saoṫar ag baint leis,

is cruaḋa. Obair duaisiúil. Tá an obair seo ag teaċt duaisiúil orm, aċ níl sé cruaiḋ ann féin. Ḃíon sé duaisiúil ar gaċ éinne a ċeárd a d'ḟoġluim. Nó, duaistiúil.

DUAL—Sin é mar is dual is is dúċas duit a ḃeiṫ=dréir do ḋúċais ba ċeart duit a ḃeiṫ aṁlaiḋ. Tá an t-adṁad so lán de ḋuail=na pairtí beaga cruinne cruaḋa a ḃíon i n-adṁad.

DUALAĊ—Tá an crann ana-ḋualaċ. Tá Seán dualaċ i n'aġaiḋ=cnapánaċ, cruaiḋ: gan ḃeiṫ niġeanta, deaġ-ċúmṫa

DUALGAS—Taḃair do ḋualgas don t-sagart. Ní mór an dualgas atá aige á éileaṁ.

DUAN—Séid suas duan=aṁrán.

DUANAIREAĊT—Ḃí sé ag duanaireaċt dó héin=ag portaireaċt: ag bog-ḟeaduíol: nó ag gaḃáilt d'ḟonn gan na focail a rá, nó na focla a ṫaḃairt amaċ go h-íseal.

DUḂ—Cuir duḃ fém bróga. Deirtear "ar mo ḃróga" uaireanta. Ḋeinis go duḃ orm é, agus gan marcuíoċt a ṫaḃairt dom=go h-olc: go droċ-aigeanta. Tá sé geal go leór ar an dtaoḃ amuiġ, aċ tá sé duḃ istiġ=droċ-aigeanta: nó, buarṫa, brónaċ.

DUḂAĊTAINT—Ḃí duḃaċtaint na gcnoc is na sléiḃte ann=ana-ṡluaġ.

DUḂÁN—Táim teinn i leaba an duḃáin=tiar ar an ndrom idir mo ċromán agus mo ċor-easna (easna ḃeag), san áit 'na mbíon an duḃán. Ḃall den ċorp é sin, agus bíon dá ċeann díoḃ ann. Oiriúint iascaiġ seaḋ an duḃán, leis Ḃíon bior na ḃarra ar a dtugar gob an duḃáin. Siar síos den ngob bíon dá ċlipe ḃeaga ar a dtugtar na rutaiġ. Rutag aon ċeann aṁáin díoḃ.

DÚḂLUAĊAIR—Is olc é ceal na teine sa dúḃluaċair=i lár an ġeiṁriḋ, lár droċ-aimsire an ġeiṁriḋ.

**DUBLUIGE**—Ṁuire, dubluiġe ort maran tu an colatánaċ. Nó, dubluiġe tíos, nó tiar, ort—deirtear le duine a bíon na luiġe sa leaba=droċ-luiġe: nó luiġe fada breóiteaċta. Dubluiġe ort ná h-éirtean. Dubluiġe ort maran tu an rud crosda. Eascaine gan éifeaċt seaḋ é anois. Ní h-aon ṗioc é de scot gairḃ na mionnaí.

**DÚḂRADÁN**—Is mór an dúḃradán tu=duine a bíon mall, leadránaċ, dúr, 'na corp, nó 'na ṁeaḃair.

**DÚḂ-SOLUS**—Níl againn sa ċistin aċ dúḃ-solus=droċ-ṡolus: droċ-lampa, nó íle olc ann. Bíon dúḃ-ṡolus na h-oiḋċe ag teaċt nuair a ċaitean duine eiriú as beit ag scríoḃa le solus an lae. Dúṡolus.

**DÚḂ-TIOMÁINT**—Tá an peann á ḋú-tiomáint agam=á tiomáint go dian díċeallaċ agam. Ḃí an dá naoṁóig ar dú-tiomáint le ċéile sa rás=ar a ndian-díċeal.

**DÚDÓG**—Tá dúdóg na béal aige=pip beag gairid.

**DUÍ**—Cnocán mór gainíṁe. Lár na duiċe. Ar an nduí. Na duíċeana.

**DUIḂE-RÉ**—Beiḋ leat na h-oiḋċe anoċt fé ḋuiḃe-ré=gan aon ġealaċ ar an spéir, aċ í beit fé ar feaḋ na h-aimsire sin. Beiḋ duiḃe-ré anoċt ar an ngealaiġ go dtí n-a h-aondéag=gan í beit le feiscint. Tá leat na gealaiġe fé ḋuiḃe-ré anois, agus mar sin beiḋ leat na h-oiḋċe anoċt fé ḋuiḃe-ré. Oiḋċe ḋuiḃe-ré, nó ḋuiḃe-réig, ar fad an oiḋċe anoċt=gan aon ġealaċ beit ann i n-aoċor toisc a ré beit caite. Beiḋ cion ċeitre n-oiḋċe de ḋuiḃe-ré ann istoiḋċe amáireaċ. Bíon an duiḃe-ré ann dréir imeaċt na h-aimsire. Raġaiḋ an duiḃe-ré go lár na h-oiḋċe anoċt =gan an ġealaċ beit ar an aer, ar an spéir, go dtí san.

**DÚID**—Rugas ar ḋúid air=muineál: ón scórnaiġ síos go dtí sna bannraí.

**DÚIL**—Ḃí dúil an ċait aige ann=ana-ḋúil. Rud leanúnaċ a ḋ'fanan seaḋ an dúil.

DUILLE—Duille an hata=an ċuid de a ḃíon leiḃéalta.

DUIRC—Duirc fir seaḋ é—fear dorċa, neaṁ-ċainnteaċ, gruamḋa, gan sult, doiċeallaċ, agus púic agus tormas air i gcóṁnuí. Ḋein sé aon duirc aṁáin díom=ċuir sé im tost gan focal me.

DÚISEAĊT—Ḃaineamair dúiseaċt as an mbia, as an ól, as an bpíp=ceól: earruioċt. Ḃaineadar dúiseaċt ṁaiṫ as a ċéilig sa troid=ṫugadar cnagarnaċ ṁaiṫ dá ċéile. Tá an ṁóin ídiṫe mar gur ḃaineamair dúiseaċt aisti nuair a ḃí sí ann=níor ḟágamair 'na suan í.

DUL-I-ḂFOLAĊ—Beiḋ dul-i-ḃfolaċ againn. Cluiċe é sin (cluṫa).

DÚLṀAIREAĊT—Ag dul i ndúlṁaireaċt ċun rínnce atá sé=tá ag teaċt sa dúil atá i rínce aige.

DÚLṠÁĊ—Dúlá. Bain do ḋúlá as an bpíp, as éinní=oiread is mian leat; sásaṁ do ḋúlaċ. Ḃainеas mo ḋúlá as an ndailtín=ṫugas buala mo ḋóṫin dó.

DÚNAIM—Dún an scian: nó, iaiġ. Dún do ċasóg ort: nó, iaiġ. Ḋún sé ar an airgead=ċoimeád, is ní ṫaḃarfaḋ uaiḋ é. Ḋún sé ar an mbannc, is ní ṫaḃarfaḋ uaiḋ an t-airgead a ṫóg sé ar iasaċt. Nó, iaiġ sé.

DÚR—Tá'n tu ċó dúr le sean-asal=gan ḃeiṫ geal nó gur deacair léim a ḃaint asat. Dúḃradán asail.

DÚRA-DARA—Táimíd nár ndúra-dara='nár dtost gan ċainnt, ná léim, ná preab.

DURṪA—Tá an ḃó tréis durṫa.

DÚRṪAĊT—Ṫug sé dúrṫaċt dom: nó, ḋein sé dúrṫaċt orm=ṫug dom rud éigint de ḃreis ar an méid gnáṫaċ, nó níos fearr.

DÚRTATAĊ—Tá sé dúrtataċ dá ċapall=go maiṫ dó. Is maiṫ leis é ċoimeád suas go maiṫ.

DÚTAIĠ—Ḃí an dútaiġ daoine ann=rabarc, seó; an doṁan ar fad díoḃ. Ṫógamair an dútaiġ sceadán aréir.

DÚṪĊAS—Dúċas. Tá san mar ḋúċas aige; sa ḋúċas aige, nó ann; ag rit sa ḋúċas aige; ag rit 'na ḋúċas; tá san aige ó ḋúċas. Tá dúċas maiṫ bainne ag an mbó, nó sa ḃó, aċ ní ṫéigean sí leis—leis an nDúċas san. Tá sí ag gaḃáilt le saiġdiúirí Ṡasana, aċ sin é an dúċas atá aici; nó, sin é an dúċas gur díoḃ í=mar sin ba ċeart di ḃeiṫ ó ḋúċas, dréir dúċa's: tá san geinte inti. Tá dúċas droċ-ḟiacla ionnam, nó dúċas éinní. Tá dúċas sa ḃfear san a ṫugan na fiacla 'on dtalaṁ: 'on gcré, 'on dteampall, 'on uaiġ=ó'ḟan na fiacla aige sna daoine a ṫáinig roimis go lá an ḃáis. Tá dúċas sa ḃuaċaill sin le ḃreis ḃíḋ a ḋ'iṫe. Teampall ḋúċais=an teampal, an roilig, 'nar cuireaḋ do ṁuintir róṁat. Táim ag teaċt aḃaile ar mo ḋúċas=go dtí an áit 'na ḃfuil mo ṁuintir 'na gcóṁnuí, agus 'na raḃadar: nó ag teaċt isteaċ ar, ag taḃairt ċun cinn, na neiṫe ba ḋúċas dom. D'iompuiġ sé amaċ na Ṡeóinín, aċ tá sé ag casa ṫar n-ais ar a ḋúċas=ar ḃeiṫ 'na Ġaeḋal ceart. Dá mbéaḋ ár saoirse againn anois ní ḃeimís aċ ag teaċt aḃaile ar ár nDúċas—agus ḃéaḋ obair againn an dúċas san do ṫaḃairt aḃaile i n'iomláine.

## E

EAĊ—Eaċ Spáinneaċ=gearra-ċapall.

EAĊMAIRT—Tá an láir sé eaċmairt.

EAĊTRA—An ḃfuil aon eaċtra agat inniu?=aon scéala móra. Ḃí ana-eaċtraí aige

EAĊTRAIĠIM—Ḃí sé ag eaċtraí, ag eaċtraí scéil, scéalta, dúinn=ag insint timpal eaċtraí móra.

EAĊTRÁNAÍ—Duine a ġaiḃ tré eaċtraí móra.

EAḊ—Nait a deirtear. Níor ċuirear aon nait 'na ċainnt. Níor ḋeinear aon nait den ḃfocal=níor ṫógas aon ċeann do: níor ċuirear aon t-suím ann. Ní ḋeinfinn aon nait de fiċe míle a ṡiúl=aon ní: níor b'aon eaċtra liom é. Níor b'aon nait liom an ḃó do ḋíol ar fiċe púnt=cúrsa iongantaċ: ḋeinfinn é gan aon ċorraḃuais.

EAḊ—Ná bí á leigint ort gur amadán tu, mar ní h-eaḋ=ní h-eaḋ tu. Ní ceart an t-asuċán san do ċur leis (spiaire do ṫabairt air), mar náċ eaḋ é. Bím ana-tuirseaċ uaireanta; aċ, má seaḋ féinig, is cuma liom. Raġad ar an dtír amáireaċ; aċ, marab eaḋ, raġad ann seaċtain ó amáireaċ gan teip=mara ndeinim. Fuaireas gluaisteán mar ḃronntanas. Nárab eaḋ! Nó, ná raiḃ!=ní deir tu é! Bainean an ċainnt le h-aiteas is le h-úntas. Bíon an á ana-sínte sa ċainnt.

ÉAD—Tá éad uirṫi liom

ÉADAĊ—Níl balcais ná luid den éadaċ orṫa=iad a beiṫ ana-ġiobalaċ. Níl oiread na luide air. Tá'n tu imiṫe, nó caiṫe, as an éadaċ ar fad=beiṫ imiṫe ana-lom. Níl sé le fáil san éadaċ=tá sé ana-tráiṫe. Éadaíġe bróin. Cluṫ (culaiṫe) ḃróin.

ÉADÁLAĊ—Is éadálaċ an fear é=saiḃir. Ní gnáṫaċ fear náireaċ éadálaċ=ní ġaban an náire agus an saiḃreas le ċéile, coitianta.

EADARLUASAĊ—Bí sé ag scríoḃa, ag obair, ag cainnt, go h-eadarluasaċ=go maiṫ tapaiḋ, go h-anamúil.

EADARṪA—Tá sé i n'eadarṫa, nó i n'eadarṫa bó=tá tráṫ crúite ann. Bíon an t-eadarṫa níos túisce i n-áiteana de ḃreis ar a ċéile.

ÉADTROM—Tá an cailín sin ana-éadtrom=ana-éaganta.

ÉADTROMÁN—Níl sa bean san aċ éatromán=duine gan éifeaċt, gan fuaimint, gan fód: gliogaire.

ÉADÚIL—Duine éadúil=go mbíon éad ann.

ÉAGANTA—Tá sé éaganta=éatrom ann féin: gan stuamaċt ann, ná fód air.

ÉAGCÓIR—Tá'n tu san éagóir=níl an ceart agat. Tá'n tu san éagóir ċúġam, nó orm=ag cur rud éigint im leiṫ ná fuilim cionntaċ ann.

EAGLA—Tá eagla na báirtí orm=eagla orm go dtiocfaiḋ sí anuas. Tá eagla m'aṫar orm, nó eagla éinní.

EAGLAĊ—Táim eaglaċ go mbeiḋ an lá go h-olc=is eagla liom é. Ḃíos eaglaċ rómpa. Táim ag dul i neaṁ-eagla, nó i neaṁ-eaglaiġe, ort=i dtaiṫí ort, agus an t-eagla ag imeaċt díom róṁat.

ÉAGMUIS—Tá hata eile agam i n'éamais sin=lasmuiċ de sin: hata á ṁalairt sin: dá ṁalairt sin.

EALAḊA—Ealaiḋe a deirtear. Gaċ file is gaċ fáiġ ag tráċt tar a ealaiḋe féin=a ġnó, a ċeárd féin, a ċúrsaí féin. Bíon mórán ealaiḋeana ar siúl aige seo=mórán gnóṫaí. Ḃfuil aon ealaiḋe indiu agat?=aon t-saġas gnóṫa. Tá, aċ ní leigfeaḋ an leisce dom é ḋéanaṁ.

EALAḊANAĊ—Fear ealaiḋeanaċ.

EALAḊANTA—Tá a ċeárd go h-ealaiḋeanta aige=go rí-ṁaiṫ. Tá sé déanta go h-ealaiḋeanta agat=go cliste. Ḃuailis an bob air go h-ealaiḋeanta.

ÉALUIĠIM—D'éaluiġ an braon air=ċuir meisce air sar a raiḃ fios aige é. D'éaluiġ an ṁaidin air=ḋ'fan sé na ċola tar an am. D'éaluiġ an lá orm=ġluais tar bráid i gan fios. D'éaluiġeamair ó scoil. Ḃíomair ar éalú coir na gclaṫaċ=sa tslí go raḃamair ag éalú.

**EANGLAIS**—Nó, anglais. Anglais ḃainne=bainne go mbéaḋ mórán uisce tríd. Tá sé i n'anglais tae agat=tae ana-lag: nó a ḃéaḋ ana-ḟada ag tarraċ: nó go leigfí di fuara ṫar n-ais: nó ná béaḋ ceart blasta mar ba ċóir. Tá na prátaí 'na n-anglais=ḃeiṫ ró-ḃeirṫe: nó fuar-ḃeirṫe: nó fuar-ḃeirṫe agus an t-uisce d'ḟágaint leó. Tugtar anglais ar ḃainne fuar-ḃeirṫe, leis.

**EARAID**—Tá na daoine seo i n-earaid le ċéile=amuiġ le ċéile: gan beiṫ istiġ le ċéile, ná baoċ dá ċéile: ná ag tarraċ le ċéile. Ní ḃeiḋ aon earaid eadrainn=aon olc ċun a ċéile againn: easaontas.

**EARASBÁR**—Naoi bpingine ar únsa tobac. Taḃair scilling isteaċ. Leaṫ-raol earasbár na scillinge. Trom únsa tobac agus leaṫ-raol earasbáir. Tá trí ṗingine earasbáir ag teaċt ċúġam. Seo ċúġat do leaṫ-raol earasbáir. Cad é an t-earasbár?

**EARRA**—Is maiṫ an earra le n-iṫe é=rud. Ċuas isteaċ sa t-siopa ag ceannaċ earraí=aon t-saġas neiṫe. Cuir an earra isteaċ sa tóṁas, sa scála, agus deintear iad do ċoṫromú go ceart. Fan amaċ uaiḋ sin. Droċ-earra seaḋ é=droċ-rud, droċ-ṁianaċ.

**EARRUÍOĊT**—Ní féidir liom aon earruíoċt a ḃaint as an leaḃar=úsáid, gnó; é ċur ċun tairḃe. Ḃainfeaḋ sé earruíoċt asam dá ḃfuiġeaḋ sé an tslí ċun a ċúrsaí féin do ċur ċun cinn. Ċeannuiġ sé hata ar ṗúnt: díol ar ṗúnt is coróin: ḃain sé cúig scillinge earruíoċta as. Ċuir sé capall ar féaraċ, agus ansan ṫug sé ar an aonaċ é ċun breis earruíoċta a ḃaint as. Tá ana-ċuid earruíoċta ar siúl ag Seán=tráċtáil, díol agus ceannaċ.

**EASÁNTAS**—Easaontas.

**EASBA**—Níl aon easba sa t-saol orta=níl aon easba i n-aoċor. Deineaḋ é gan ġá, gan easba=gan riaċtanas ar biṫ. Táim ar easba=tá easba orm: táim fé easba.

ÉASC—Ba ṁaiṫ an smut aḋmaid é aċ an t-éasc a ḃí ann =áit lag: áit ṁaruiṫeaċ. Ḃíon an t-éasc i gcamán san áit go mbíon dual nó aon t-saġas laige. San áit sin is fusa é ḃrise, nó e ġortú  Níor tuigeas cá raiḃ an t-éasc agat, nó ionnat=áit na ngortóċ buille, nó cainnt, go dóite. Ḃíon éasc san áit go dtagan dá ċnáṁ le ċéile: teóra dá ċnáṁ. Sé clár éadain an ṁairt an t-éasc. Ḃéaḋ éasc i maide dá mbéaḋ mannt ann. Áit gan fulag. Ḃéidir nárḃ fada an ṁoill agam an t-éasc a ḋ'fáilt amaċ agat muna n-éistfá. Ins na h-uiseana is mó a ḃíon an t-éasc ag an nduine=an áit is mó 'na ḃféadfá an t-anam a ḃaint as.

ÉASCAIḊ—Níl an buaċaill sin ró-éascaiġ ċun na Gaoluinne=ró-tapaiḋ, ró-ṁear, aibiḋ. Ḃíon croiḋe maiṫ éascaiḋ ag an nduine óg. Ḋein sé go h-éascaiḋ dom é An Giolla Deacair is a ċapall nárḃ éascaiḋ.

EASCAINE—Duḃras cúpla eascaine gan éifeaċt. Tugas eascaine uaim. Ḃíos ag eascainí ar na cearca. Tug sé eascaine dom: nó, ḋein sé eascaine orm. Tuit eascaine orm. Níor ḋeineas éinní ar an slí le déanaí munar ḋeineas aon focal eascaine do ṫaḃairt.

Ag seo cúpla eascaine. Go marḃuiġe an bás tu. Casaċtaċ fiacal ort. Tuitim gan éiriġe ort. Go sáḃair do ċeann i n-áit ná tairiceóir é. Go ndeine an dial dréimire de ċnáṁ do ḋroma. Leiġe an ime ort. Míle is meaṫ ort. Fuarṁallaċt Dé ort; nó, mór-ṁallaċt. Leiġe cúḃair na h-aḃan ort. Go dtéiġir a ċola fé ċré is fé ċloċa. Go dtógaiḋ an dial, nó an fear mór, leis tu. Báṫa is múċa ort  Go bpollaiḋ sé ort=go bpléascaiḋ sé ort—bia a tógfaí.

EASCARAIM—Tá buaċalán ann ná h-eascaran i n-aoċor. Is mó ní náċ coirce a ḋeinean eascair. Tánag aḃaile i n-eascara lae is oiḋċe=i dteóra lae is oiḋċe.

ÉASCÚLAĊT—D'aiṫniġeas ar a éascúlaċt a ḃain sé an áit amaċ go raiḃ aiṫne na h-áite aige=aimsiġ an cosán ċó tapaiḋ, ċó h-éascaiḋ san.

EAṪRAṀ—Nó, aitreaṁ. Ní ḃfuaireas aon aitreaṁ ar ḋul ann=caoi, aga. Ḃí sé ag báirtiġ, aċ táinig aitreaṁ air=lon; stop sa ḃáirtiġ. Dá ḃfuiġinn an t-aitreaṁ ort, ġeoḃfá é=faill. Tá aitreaṁ anois ann, agus is féidir linn ḃeiṫ ag boga

ÉIDIR—Is láidre é ná féidir. Pé ní a ġeoḃaimíd, ní h-éidir go ḃfuiġmíd daṫad púnt ar an mbó=níl aon t-súil, aon t-seans.

ÉIFEAĊT—Níl aon éifeaċt le Seán=maiṫ, tuiscint, stuaim, tábaċt: ní duine doiṁin, éifeaċtúil é. Ní féidir liom aon éifeaċt a ḃaint as ní=tuiscint, ciall: ní féidir liom dul amaċ air. Ḃáirseaċ ḃeag gan éifeaċt =gan táċt. Ní h-aon éifeaċt buille sa ṗus soċar (seaċar) buille sa t-súil. Sin é an éifeaċt a ḃainim as an ḃfocal. Tá cúpla fód móna againn, aċ cad é an éifeaċt an méid sin le h-aġaiḋ an ġeiṁriḋ? Tá éifeaċt aici san aimsir =bainean sí éifeaċt as an aimsir: tuigean sí conus iompóiḋ sí amaċ. Tá éifeaċt le baint as an aimsir go seasóiḋ sí buan. Táṫar ag baint éifeaċta as an aimsir seo go mbeiḋ sí 'na stracaire tamall.

ÉIFID—Tá an ḃean so ag imeaċt 'na h-éifid gan ṁeaḃair=duine gan ċiall: gan fód: iarlais. Tugtar ar an ḃfear é, leis. Duine ná béaḋ mórán meaḃraċ ná seana-ċríonaċta aige.

EILE—Ní fada eile a ḋ'ḟanfaḋ=ṫairis seo. Níorḃ ḟada eile ċun cinn a ḃíos ar an mḃótar nuair a leageaḋ me isteaċ ṫar claiḋe. Ní mórán eile a ġeoḃair ar an mbó= mórán breise. An lá eile=an lá fé ḋeire. Is gairid, nó geairrid, eile a ḋ'ḟanfainn mura mbéaḋ tu ṫeaċt. Níl an scian anso. Cad eile cá mbéaḋ sí?=cad é an áit eile go mbéaḋ sí? Cad eile cá mbéaḋ an t-amadán aċ sa ḃfuaire, sa ḃfuaċt? Cad eile cad a ḋéanfainn? Ní mór an feaḃas eile a raġaiḋ ort agus do ḋiċeal a ḋéanaṁ=ní mór eile an feaḃas. Cad eile conus a ḋéanfá é?=conus eile a ḋéanfá é?

**ÉILEAṀ**—Níl aon éileaṁ agam ar an bpíp aċ go fánaċ; nó, uair fánaċ=dúil inti; glaoċ.

**ÉILIĠIM**—Cad d'éiliġ fear an t-siopa ar na bróga?= Cad a lorg sé? Cad a ḃain sé díot asta?

**ÉINNE**—Ní mise éinne aṁáin a ḃeiḋ ann=ní mise an t-éinne aṁáin—beiḋ a tuille ann.

**EIRḂALL**—D'iṫ an madra siar go h-eirball é=é go léir. Tá sé caite siar go h-eirball. Tán siḃ go léir go h-olc siar go h-eirball=siḃ go léir, nó gaċ blúire díḃ go léir. Táim i n-eirball mo ċuid foiġne agat='na ḋeire. Tá an lá i n-eirball na h-olna=caite náċ mór.

**ÉIRE**—Ḃainear ana-ṫaitneaṁ as do ċuileaċtain pé san Éirinn duine tu=pé ar biṫ duine tu. Ċuaiḋ sé i bfad Éirean ó ḃaile=ana-ḟada. Táim i bfad Éirean níos fearr ná mar a ḃíos.

**EIRÍĠIM**—Níl eiríġe an t-saoil liom=nílim ag dul ċun cinn sa t-saol: tá an saol ag dul im ċoinniḃ. Ḃí ceól is rince, pórta is féasta, is eiriġe i n-áirde aca=scléip, spórt. Eiriġean na leanḃaí ó scoil ana-óg anois=fanaid istig ó scoil. Tá sé eirite ó scoil=fanta istig ó scoil. Tá an capall ag eiriġe cúig, sé, seaċt, trí, ceaṫair=ag déanaṁ ar an oiread san blianta (nó mí, nó seaċtaine, dá dtagaḋ sé isteaċ leis an gciall), agus an ḃliain fé n-a ḃun fágta 'na ḋiaiḋ aige. Tá na muca so ag eiriġe sé mí=táid ós cionn ċúig mí agus ag déanaṁ ar an leaṫ-ḃliain. Tá an capall trí i Márta, nó bí sé=tá sé trí bliana caite i Márta. Beiḋ sé trí i Márta=ċun na Márta. Tá an t-uisce beata eirite 'na ċeann=tá sé ar meisce aige: nó rud beag fé ḋiġ Tá Seán Buiḋe eirite 'na ċeann=níl aon dia beag aige aċ Seán Buiḋe. An fear boċt, níl aon eiriġe ós a ċionn=níl aon teaċt i n-áirite ḋó as pé droċ-ċás 'na bfuil sé: níl aon t-súil leis: ġeóḃaiḋ sé bás. Ḃíodar ag eiriú i n-áirde ar a ċéile ag an gceaint=ag canntáil na n-earraí ar a ċéile. Tá ag eiriú ar olcas an scéil=tá olcas an scéil ag dul i méid, ag méadú. Ḃfuil aon lag, nó boga, ag teaċt ar an dtinneas fiacal? Go

deiṁin níl: is ag eiriú air atá=ag dul i n-olcas atá sé. Tá ag eiriú ar an sneaċta, ar an mbáistiġ, ar éinní. D'eiriġ air go dtí go raiḃ sé as a ṁeaḃair glan=ċuaiḋ i n-olcas air—ar aon tsaġas slí. D'eiriġ an ċearc de sna sicíní=leig sí dóiḃ imeaċt agus déanaṁ dóiḃ féin. D'eiriġ sí ó sna h-uiḃe=ní ḋéanfaḋ a ṫuille guir orta; nó, eiriġ sí as ḃeiṫ na suiḋe orta. D'eiriġ mo ċroiḋe orm le h-áṫas, nó le h-aon t-saġas motú=ċrom ar ḃeiṫ ag preabarnaiġ. Ḃí mar a ḃéaḋ sé ag léime aníos isteaċ im béal. Ag eiriú air a ḃí an rince, i n-inead aon tuirse ṫeaċt air=ḃí a ḋúil sa rince ag méadú: ag fáilt greama air a ḃí sé. Ón ndéirc a ḋ'eiriġ an fear san=ḃí sé ag lorg déirce, tráṫ. Tá an deoċ ag eiríġe ċuige=ag eiríġe isteaċ 'na ċeann.

ÉIRIM—Na sagairt go ḃfuil aon éirim ionnta (únta), táid go léir ag gluaiseaċt leó fé ḋéin na Síne=maiṫ, éifeaċt, faor: neart tola: deaġ-ṁianaċ: meaḃair. Cunaṫaoḃ ná fuilean tu ar an aonaċ? Níl aon éirim ionnam air, nó ċuige=lorg: éileaṁ: dúil. Níl aon éirim ar rince ná ar ċeól agam, nó ionnam—dréir dúċais. Ḃí éirim aige ar ḃeiṫ 'na ṡaiġdiúir=sin é an cuiṁneaṁ, an aigne, an maċtnaṁ, an meáġa, a ḃí aige. Tá mórán éirimí ag baint le Seán=tá sé go maiṫ ċun mórán neiṫe, agus spéis ó ḋúċas aige ionnta: nó, mórán slite is smaointe ar siuḃal 'na ċeann: mórán bóiṫre: cama-ḃóiṫre, uaireanta. Dréir na n-éirimí atá ag Rialtas Ṡasana ní ḃfuiġiḋ Éire a ceart go deó; agus ní ḃfuiġfeaḋ, má's ag braṫ orta súd a ḃéaḋ an cúrsa. Nó, ar na h-éirimí atá ag Sasana. Riaġlóimíd sinne féin dréir ár n-éirimí féin=dréir ár n-aigne féin. Is mór an éirim atá sa ḃfear san, tá sé déanta suas ċó breá san agus slaḃra ar sile leis=taḃaċt. Ṫáinig a ṁalairt d'éirim dom, nó ionnam=smaoineaṁ, maċtnaṁ, meón. Tá éirim aige ċun Gaoluinne. Tá éirim aige (ċun) dul le, nó ċun dul ag, sagartóireaċt nó gaiḃneaċt. Ná bac leis siúd. Níl aon éirim ann i gcúram éinní=maiṫ, anam. I gcúram so nó súd.

ÉIRIMEAĊ—Fear éirimeaċ ar ċeól seaḋ é=a ċuirean spéis ann, agus atá go maiṫ ċuige. Fear éirimeaċ

aiḋmeanaċ feaḋ Príoṁ-Ṁinistir Ṡasana=bíon ag maċtnaṁ ar ṁórán neiṫe : malairt bóṫair aige gaċ aon lá. Nó, éirimiúil

ÉIRLEAĊ—Ná deinid éirleaċ ar a ċéile sa comórtas=díoḃáil ṁór. Deinfid an cigire éirleaċ orainn=laiti-méireaċt, buala, rian fola is scrioḃa : deinfid sé feólḃaċ dinn=smidiríní feóla.

ÉIRNIS—Ċeannuiġeas an bó aċ níor ċuireas aon éirnis inti ; níor ṫugas éirnis d'ḟear a díolta=níor ḋíolas aon ṗingin dá ċuid airgid. Ní ḃíon aon ġreim dlí ar an rud a ceannuiġtear go dtí go gcuirtear seilḃ isteaċ ann le rud éigint a ḋíol as. Tugan san an greim, agus sé an éirnis é.

ÉISTEAĊT—Tá éisteaċt earcún aige=ana-éisteaċt ar fad. Duine a ċur i n'éisteaċt. Ḃí an t-súil dúnta agus an ċluas ar éisteaċt aige=ar oscailt.

ÉITEAĊ—Bréag ṁór trom : caint ana-ḃun-ós-cionn leis an ḃfírinne. Is truime é ná bréag. Ḃím ag insint éitiġ i gcóṁnuí. Mála an éitiġ=mála 'na mbíon dísli, ticéidí, agus neiṫe mar sin. Ḃíon sé le fáil ar aonaċ. Cuir do láṁ i mála an éitiġ agus bíoḋ do ḟeans agat. Ḋíolfá as an láṁ do ċur isteaċ, aċ is le h-ana-ḟeans a tógfá amaċ luaċ an airgid.

EITEAĊ—Fuaireas an t-eiteaċ uaiḋ lom díreaċ.

EITEALLAĊ—Dá ḃfaiġdís obair ḃeidís ag eiteallaiġ ċun é ḋéanaṁ=ag léimriġ, ar sciobtaiġ. Ḃíon duine ag eiteallaiġ ċun bruiġne is ċun cros ; fear eile ċun cainnt a ḋéanaṁ ; fear eile ċun páġ a ṫarac ; agus mar sin dóiḃ sa timpal.

EITIM—Má ġeiḃim aon eitim ar é insint taḃarfad amaċ é=lom, caoi, seans. Níl eitim agam ar, nó ċun, é ḋéanaṁ. Ní ḃfuaireas aon eitim air, nó ċuige=am, caoi, aga, uain, faill.

EITIR—Bíon ceatrú den taoide tráite nuair eiríġean an ġealaċ. Tugtar eitir ar an gceatrú san.

EOĊAIR—Bíon an eoċair san iasc baininscineaċ: í lán de ġráinníaċa, agus sceannán lasmuiċ díoḃ. Bíon uiḃe beaga san eoċair, agus nuair a ṫagan an t-am deinean sí—an t-iasc—poll síos go grean sa ġairḃéal, agus cuirean sí uaiṫi an eoċair isteaċ sa ṗoll, agus clúduiġean anuas Tagan an t-iasc firinscineaċ agus cuirean sé an leiġbán anuas ar an eoċair, agus ansan tagan an dé ins na gráinníoċa. Sar a gcuirtear sa ġaimiṁ í, bíon na gráinníoċa beaga san eoċair ag méadú go dtí go mbíon sé i n'am aici (an t-iasc) scéaċtaint. San am san bíon an sceannán teann.

EÓL—Ní h-eól dom ṫu=níl ḟios agam cé h-é ṫu. Táim ag déanaṁ mar is eól dom=dréir mo ċuid eólais. Ní h-eól dom a ṁalairt.

EÓLAIDE—Tá eólaiṫe móra troma groide ann indiu=mór-ṫonntraċa. Níl san eólaí aċ tonn=mór nó beag: briste nó gan brise. Ṫáinig eólaí fairge fén árṫaċ, agus ionnsuiġ í. Eólaiṫe móra na mara ag brise ar na faillteaċa. Ḃuail ana-eólaí fairrge sinn

EÓLAIDE—Fear nó duine go mbíon mórán eólais aige. Sean-eólaí=sean-ċeárdaí: sean-láṁ a bíon i ḃfad ag gaḃáilt do ġnó éigint: fear cliste, fear eólgaiseaċ Aineólaí an taoḃ eile

EÓLAS—As eólas a ḃí an t-árṫaċ nuair a ḃuail sí=amú, as a slí. Ḃuail an captaon an t-árṫaċ, aċ má seaḃ, is as eólas do ḋein=toisc ná raiḃ ḟios aige cá raiḃ sé. As eólas a ḃí sé nuair a ḃuail sé í (ar, nó i gcoinniḃ, rud éigint). Ċuas as m'eólas=amú. Ċailleas m'eólas go dtí an tiġ ósda=mo ṡlí, fios na slí. Ḃíos ag cur eólas na h-áite=á ḟiafruiġe (ḟiarṫuiġe a deirtear). Fuaireas eólas na h-áite=duḃartas liom, nó teasbánaḋ dom, conus an áit a ḃaint amaċ, nó stiúruiġeaḋ me. Fear ana-ḋeiġ-eólais é sin=fear go ḃfuil árd-eólas tofa aige.

EÓLGAISEAĊ—Tá sé ana-eólgaiseaċ ar an nGaoluinn, nó timpal na Gaoluinne.

## F

FAḂAR—Ḃí faḃar aige liom=lé, leaga.

FAḂRA—Ḃí sé ag féaċaint fé n' faḃraí.

FÁBRA—Tá fábraí ag teaċt i t'éadan ag an aois=filltíaċa (ó fille).

FAD—Tá sé istig ar fad anois (ó scoil)=ní ṫiocfaiḋ sé a ṫuille. Ní raḃas i ḃfad den lá ag obair nuair a ċaiteas stop=mórán den lá. Ní féidir liom an ċloċ a ṫógaint, aċ raġainn i ḃfad air=ḋéanfainn cuid ṁaiṫ di a ṫógaint. Raġainn i ḃfad ar ṗúnt feóla a ḋ'iṫe d'aon iarraċt aṁáin=cuid ṁaiṫ den slí. Tán tu ag cur an scéil i ḃfaid anois=ar an méir ḟada.

FADA—Is fada ó n-a ċéile iad an dá focal so=gan beiṫ gairid dá ċéile i n-áit, nó i mbrí: nó, ar aon t-saġas slí: gan beiṫ cosúil le ċéile. D'ḟanas fada ar mo ḟáil=d'ḟanas socair im ḟeasaṁ. Fan fada leat go fóil=fan go ceann tamaill ṁaiṫ. Tán tu ag taṫant orm imeaċt leat, agus ní geal liom é: aċ, có fada leis sin de, imeód=má ċaitim é; má ċaitim dul ċó fada san ar an scéal. Tá an Ġaoluinn strac-ċuíbraċ aige ċó fada le h-í scrí. B'ḟearra liom go mór is go fada tu ṫeaċt=is mó ar fad do b'ḟearr liom. Fan fada leat ḣéinig=tóg bog é—le duine a ḃéaḋ ag siúl amaċ ró-ṫapaiḋ nó éinní mar sin. Táim muintearḋa leó ċó fada le beagán aiġnis a ḋéanaṁ leó, aċ as san amaċ, nó ṫairis sin, ní ḃacaim leó. Táim gaċ aon órlaċ, gaċ aon ḃlúire, ċó maiṫ leat. Is fada ó n-a h-oċt a ċlog fós é=níl sé i n-aon ġiorraċt do n-a h-oċt. Tá leicin (leaca) fada air. Leicne fada. Ní ṫárluiġean imeaċt den t-saġas san aċ uair fada ḟánaċ=ana-ḟánaċ. Níor tugaḋ an lá fada ḋó ċun díol ar na h-earraí=cáirde, cáirde maiṫ, sínte.

FAḊAIRT—Ḃí faḋairt ṁaiṫ san iaran, sa ráinn=iad beiṫ fáiscite, fuinte, cruaite go maiṫ. Fear faḋairte seaḋ é=cruaiḋ, te, anamúil, malluiṫe, gan beiṫ bog, fuinniúil. Is mór an faḋairt atá sa buaċaill=é beiṫ fuinte fáiscite cruaiḋ. Ḃí fios agam go raiḃ an faḋairt ann nuair a ċonac an léim a ṫug sé. Fuaireas buille le fuinneaṁ is faḋairt=cruaḋas. Nó, faḋrait.

FADA-RAḊNAĊ—Faid-traolaċ. Is fada-raḋnaċ an fear é=fear gur deacair é ṫógaint, é ċur ċun feirge. Ḟoiġneoċ sé le mórán.

FAḊARCÁN—Tá faḋarcáin ġéara amaċ ar mo ṁaide siúil=spící cruaḋa briogadánaċa. Ḃí faḋarcán gránda síos fé ḃun m'ordóige, agus b'éigin dom an rásúr a ṫabairt dó ċun é ġearra amaċ. Maide faḋarcánaċ agus clár dualaċ.

FAḊB—Cloċ ṁór, nó práta mór. Sin í an ḟaḋb=ceirt ċruaiḋ, cruaḋ-ċás, deacaracht, trioblóid. Ní féidir liom an ḟaḋb san do réiteaċ=cruaḋ-ċeirt. Sin faḋb ort=carraig ċruaiḋ de ċeirt. Cuir uait na faḋbana agus siúil leat.

FAḊBAIM—Ba ṁaiṫ liom Gaoluinn a labairt leat. Tá go maiṫ: faḋb leat=buail leat, scaoil amaċ í: seo leat: tabair an teanga di.

FAḊBÁLAIM—Táim ag faḋbáil ar an gcloċ san ó ṁaidin agus ní féidir liom í ḃrise=á buala, ag tuargain uirṫi: ag imirt an ċasúir. Ḃím ag faḋbáil ċloċ gaċ aon lá=ag brise. Tán siḃ ag obair go cruaiḋ. Táimíd ag faḋbáil linn=ag obair rómainn: ag buala na h-oibre fé ċois. Faḋbáil leat leis an gceaċt. Faḋbáilig siḃ anois é go dtiocfad ṫar n-ais=bíḋ ag déanaṁ na h-oibre, á déanaṁ, go ḃfillfead: ag obair liḃ. Sin é adéarfaḋ an saoiste—fear a ḃéaḋ ag stiúrú tógaint tiġe, nó aon t-saġas gnóta mar sin. Sé a ġnó-san daoine eile do ċoimeád ag obair.

FAḊÓ—Ḃfuil an ḃó crúite? Is faḋó atá.

FAD-ṠAOLAĊ—Fear breá fad-saolaċ pearsúnta=fear a tógan gaċ cúrsa go socair agus ná preaban gan an cúrsa a ṫuiscint. Táim mall ċun na Gaoluinne mar tógaim fadsaolaċ í=ní ḃrisim mo ċroiḋe léi: ní ḃím a d'iarraiḋ an iomarca di a ḋ'ḟoġluim d'aon iarraċt aṁáin.

FÁGAIM—Ba leaṫ-ċuma liom rún a leigint le duine a ḋ'ḟágfaḋ ansan é='ná h-abróċ éinní 'na ṫaoḃ: a ċoiméadfaḋ é. Dá mbéaḋ fiċe púnt agam, nó cúig déag, nó fágaim a deiċ, ḃéaḋ mo ḋóṫin agam. Ó n-a fiċe go dtí n-a cúig is fiċe is fearr a ḃíon fear, nó fágaim suas go dtí n-a h-oċt is fiċe. Deir tusa go ḃfuil sé ceaṫrú ċun a deiċ, agus deir Seán go ḃfuil sé a deiċ: aċ, fágaimís 'na ḋeiċ féin é, beimíd i n-am don Aifrean=bíoḋ go ḃfuil sé a deiċ féin. Nó, abraimís na ḋeiċ féin é. Is miṫid dom ḃeiṫ ag fágaint=ag imeaċt. Fág as san=glan amaċ as san: aistriġ tu féin as san. Níl an ceaċt san agat-sa go maiṫ, fág is go ḃféadfaḋ sé ḃeiṫ níos measa. Deir tu náċ tusa a ġoid an t-airgead. Tá go maiṫ. Fág san. Tá do ḋóṫin eile déanta agat=aḋṁuiġtear é sin: bíoḋ gur fíor é sin: bíoḋ san i n'ḟírinne. Níor ḟág sé éinní gan rá liom=duḃairt gaċ aon ní liom: nó, ṫug gaċ aon t-saġas masla ḋom. Ní raḃais ann aċ ní ḟágan san ná fuil fios agat cad a ḃí ar siúl=béidir 'na ḋiaiḋ san go ḃfuil fios: ní ṫagan sé as san ná fuil. Fág gur ráite é, ní ceart é=bíoḋ gur abruiġeaḋ é. Bíoḋ go ḃfuil sé ráite. Bíomair ag aiġneas is ag aragóint, aċ caiṫeaḋ é ḋ'ḟágaint ag Seán go raiḃ an ceart aige. Ċaiṫeamair an scéal go léir a ḋ'ḟágaint aige=gan aon ḃaint a ḃeiṫ againn leis an scéal; nó, a aḋṁáil gur aige a ḃí an ceann ceart den scéal.

FAĠAIM—Dá ḃfuiġinn abairt ċruaiḋ ní ḃéinn sásta gan í ḋ'ḟáilt réiḋ ó n-a ċéile=í réiteaċ ó n-a ċéile: í ṫáta, í ḟáta, as a ċéile. Táim ag fáilt corta díot. Tá sé ag fáilt deireanaċ. Agus mar sin de. Cainnt é sin atá san Oileán Tiar riaṁ. Táim ag fáilt ḋóṫanaċ den obair seo=ag eiriú leaṁ do (de). D'iarras na leabarta ar Ṁáire aċ níor ḃ'air a ḃfáilt dom. Loirgíġeas an speal ar Ṡeán aċ níorḃ' air a fáilt dom=ní ḃfuaireas an speal tré, nó ar, í d'iarraiḋ ar Ṡeán. Ar an gcuma

gcéadna. Léigeas fead, aċ níor ḃ'air aon ċabair do ṫeaċt ċúgam. Faiġ ullaṁ é=ullṁuiġ é: dein é ullú.

FÁĠALTAS—Is ar éigin a ḃí an fáġaltas bíḋ ar an mbórd agam=roinnt bíḋ, beag nó mór.

FAIC—Ḃíos ag eiriú neaṁ-ḟoiġneaċ. Cunaṫaoḃ? Níl faic=níl aon taoḃ: níl aon ċúis. Fliuċaḋ me go maiṫ, aċ níl faic a ḃarra orm=níl éinní orm, níl feórd a ḃarra orm Is cuma liom faic mar ġeall ort=is cuma liom éinní id taoḃ. Tá mórán daoine ann ná feadair faic mar ġeall ar, i dtaoḃ, tímpal, leaḃarṫa ná léiġean

FAID—Tá an seómra so fiċe troiġ ar faid. Mar an gcéadna, ar leiṫead, ar airde. Cuir an mála ar ḟaid (ar a ḟaid) sa ċairt=sínte: gan ḃeiṫ 'na seasaṁ: ná ar a ṫrearna. N'ḟeaca an sagart fós, aċ béidir go ḃfeicfead i ḃfaid an lae=i rit an lae: uair éigint ar feaḋ an lae. Má ḃuailean sé leat i ḃfaid na seaċtaine abair leis go raḃas-sa ag cur a ṫuairisce. Coimeádfad cuiṁne ar an ḃfocal san faid a ṁairfead. Nílim ar fóġnaṁ fós, aċ bead-sa ar ḟeaḃas i ḃfaid na h-aimsire=leis an aimsir: i gceann tamaill: aċ aimsir mo ḋóṫin a tógaint ċuige. Tá dá ṡeaċtain tugṫa as baile agam. Ḃíos an oiread so aimsire anso: an oiread so ansúd; tugas an ḟaid eile sa ċaṫair=fuiġleaċ na h-aimsire. Beiḋ gaċ aon focal den scéal agam, beiḋ deaġ-Ġaoluinn agam, i ḃfaid na h-aimsire =aċ aimsir a ṫaḃairt dóiḃ: aċ aimsir a ċaiṫeaṁ leó. Ana-ṡlí le faid feaḋ an bóṫar ó Luimneaċ go Bleá Cliaṫ. Ṫug an ropaire na cosa leis, aċ rugaḋ air i ḃfaid na h-aimsire. Trom tuairim is a ḋá ḟaid sin de ċórda= córda a ḃéaḋ ċó fada arís leis an ḃfaid sin. Ḃí sé ciúin ar dtúis, aċ i ḃfaid na h-oiḋċe ṫosnuiġ sé ar ċaint=i ḃfad amaċ san oiḋċe Ḃí na madraí ag taiġde ar an mbó agus ṫógadar aníos í. Ansan ċuireamair ḋá ḟaid (a ḋá ḟaid) síos í. Sin é an cúrsa agat ar faid is ar a leiṫead. Ná bíḋ ag obair ró-ḋian anois, mar beiḋ sib corṫa i ḃfaid an lae. Is mó rud a ṫárlóċ do ḋuine i ḃfaid an bóṫair sin. Scéal a ċur i ḃfaid. Faid a ḃíos ann=an faid.

FAID-ĊEANNAĊ—Fadaraḋnaċ, ciallṁar.

FAID-ĊNEATAĊ—Faid-ċinneaċaċ. Náċ faid-ċneataċ an scriosúnaċ é?=agaiḋ fada a ḃeiṫ aige.

FAIDÍOĊT—Níl fás ná faidíoċt i Séamas=ḃeiṫ fada. Tá faidíoċt dulta air ó anuiriḋ. Aċ, tá sé ag dul i ḃfaid fós.

FAID-TSAOLAĊ—Tán tu faid-tsaolaċ sa ċainnt anois=gan ḃeiṫ ag laḃairt ró-ṫapaiḋ: tógan tu go bog é. Is faid-tsaolaċ an duine tu ḃeiṫ sa leaba fós, agus an traen ag imeaċt ar ball beag. Fad-saolaċ.

FÁIG—N'ḟeadair éinne cad í an ḟáig gur díoḃ me=treaḃċas, treiḃ.

FAIL—Cad a ċuir an fail ort? Ṫáinig fail orm ó ḃeiṫ ag ropa arán síos im scórnaiġ gan é ċogaint.

FAILL—Táid tiar ar ḃarra na faille. Ní ḋeinim ded ċainnt aċ féar faille=neaṁ-ní: ní ċuirim aon t-suím inti. Ní ċuirim aon naiṫ sa ḃagairt aċ oiread le féar faille. Féar gan ṁaiṫ é sin.

FAILL—Má ġeiḃean tu an faill ar é ḋ'ḟeiscint laḃair leis=slí, seans, caoi, lom.

FAILLÍĠE—Níl aon faillí tugta id ġnó agat ó ṫánais. Ġoidfeaḋ sé a ḃfuiġfeaḋ sé dá ḃfuiġeaḋ sé an faillí=an ċaoi, an lom. Fuair sé an faillí orm; agus má seaḋ, ṫug sé ropa dom. Leagaḋ amaċ as an gcairt me; aċ má deineaḋ, sé m'ḟaillí féin a ḋein dom é. Níor ḃ'ḟaillí dó gan teaċt ar an dtig=ṫáinig. Níor ḋein sé faillí gan teaċt isteaċ ċun me ḋ'ḟeiscint. Ḋeineas faillí do ṁála ṫaḃairt isteaċ=níor ṫugas isteaċ é.

FAILLÍṪEAĊ—Fear faillíṫeaċ seaḋ mise agus tagtar suas liom go minic=neaṁaireaċ. Fear fuar faillíṫeaċ=fear a leigean unúṁa na h-oibre tairis, nó aon t-saġas unúṁa: nuair a ġeiḃean sé an t-seans, ní ṫógan é.

**Fáilte**—Dréir mar ċuiris t'fáilte seaḋ fuairis í. Dréir mar ċuirfiḋ tu t'fáilte seaḋ ġeóir í=ġeóir an fáilte céadna a ċuirfir.

**Fáineóir**—Duine fánaċ: fear fáin: fánaiḋe fir: duine fáin: fear anois is arís. Ní ġaḃan ṫar ḃráid anso aċ fáineóir: nó, fáineóir fánaċ.

**Fáinne**—An gléas a cuirtear i sróin ṁuice. Tá fáinne ar an ngréin, nó timpal na gréine=boġsín. Fáinne óir ort=mo ċeól tu—le duine a ḋéanfaḋ deaġ-ruḋ.

**Fainneiríġim**—Ḃí sé breóite le déanaí, agus ḃí sé ag fainneiriú ar maidin, aċ do ṫuit sé ar an dtalaṁ=ag eiriú, agus é fann lag. Tá sé ar fainneiriú=eirite, agus é lag. Tá sé ar fainneiriú le dá lá aċ do b'éigin do ṫaḃairt suas arís indiu agus dul 'on leabaiḋ.

**Faire**—Tá baraṫuirle ionnam agus caiṫim ḃeiṫ ag faire mo ċos i gcóṁnuí—sar a mbuailfinn iad. Is maiṫ an ḟaire an fógairt=tá raḃa có maiṫ le mórán faire. Ní raġaiḋ an císte sin faid na faire orainn go léir=aon ḟaid. Ḃí focal na faire eatorra=socrú—beirt daoine óga a ḋ'éalaiġ ó baile 'na nduine is na nduine agus go raiḃ socruiṫe aca roim ré cá gcasfí ar a céile iad. Ḃí ar t'faire féin, a ḃuaċaill=féaċ amaċ duit féinig. Ḃíos ag faire ar ḋul 'on mbaile mór dá mbéaḋ an lá breá=ag cuiṁneaṁ: ag smaoineaṁ. Ċuireas buaċaill amaċ ag faire ar m'aṫair ar eagla go mbuailfeaḋ sé isteaċ i gan fios dom. Ḃí sí ag faire ar ṫuitim ar a seasaṁ ḃí sí có lag san=i riocṫaiḃ tuitim, ar ḃaraoidí tuitim. Tá an teine ag faire ar ṁúċa Ḃíodar ar a ḃfaire go maiṫ ar an gcigire. Bíoḋ faire agat ar an mbó=súil. Tá Seán ag faire ar ḋul isteaċ sa ḃfáinne lá de sna laeṫeanta so. Bíoḋ faire agat ar polltóg i bpoll na cluaise muna n-éistir=súil le. Ḃí sé ag faire go mbéaḋ béile mór aige=ag súil. Beiḋ an t-Aifreann ann ar a naoi. Sin focal na faire ḋaoiḃ. Nuair a ċuirean an t-iasc an t-sáile i n-áirde bíon sé ag faire ar ḋul síos. Ḃíos ag faire an ċait ar an mbainne=á coimeád ón mbainne.

FAIRIS—Tá cnagaire fa ġloine aċ ní mór fairis=na teannta.

FAIRITEAĊ—Is fairiteaċ an duine é=faireaċ: beiṫ ag faire i gcóṁnuí.

FAIRITÓIR—Ártaċ faire. Bíon na súile i n-áirde aici ar eagla díoḃála.

FAIRRGE—Níl an ġrian i ḃfairrge fós=imiṫe sé. Tá cáil ṁór air ċun fairrge=mar ṁáirnéalaċ. Fairrge ċátaċ=an fairrge a ḋ'éiriġean 'na ceó de sna carraig-reaċa. Beimíd ag cur amaċ ċun fairrge ar ball. D'éiriġ scamall ċun na fairrge=a ḃí ag gluaiseaċt i dtreó na fairrge, nó amaċ ar an ḃfairrge. Níor ċuas riaṁ ó Ċorcaiġ go Bleá Cliaṫ d'fairrge. De talaṁ an tslí eile. De ḃótar. De traen. De siúl mo ċos. Mar sin de.

FAIRSING—Ḃí bórd fairsing ann=mórán a ḃeiṫ ar an mbórd. Ḃuamair go fairsing orta=go mór: ḃí breis ṁaiṫ againn orta. Tá do ċasóg ró-fairsing=ró-leaṫan. Tán tu níos fearr ná me go fairsing. Ḃí an scrúdú déanta aige go fairsing=go maiṫ roimis an dtéarma, i n-am ṁaiṫ. Tabair an bloc i leiṫ anso fé fairsinge an t-seómra go ndeinimíd spreóitseáil air.

FÁISCEÁN—Stráice a ċuirfá timpal gearra nó éinní mar sin: rud a taḃarfaḋ fásca do rud. Nó, fáscadán.

FÁISCIM—Fáisc ċúġam é—sin é a déarfaḋ fear a ḃéaḋ ag ceangal ualaċ féir leis an té a ḃéaḋ i n-áirde air. Fear ana-léiġeanta seaḋ an máistir, aċ ní h-úna (iongna) é, mar is as san (as an léiġean) a fáisceaḋ é=tá sé aige ón ndúċas: sin é ba ḋual dó: sin é a ḃí 'na ṫimpal gaċ lá riaṁ. Fáisc do ḃéal nó raġaiḋ an t-uisce isteaċ. Cé'n fá ná béaḋ Gaoluinn aige? Náċ aisti amaċ a fáisceaḋ é? Ṫug sé fásca rutaig fén gclaiḋe=ṫug rit fáiscite sé. D'ḟáisceamair ċun na h-oibre=ċruinniġeamair sinne féin le ċéile ċun na h-oibre: luiġeamair isteaċ go fuinte ċun na h-oibre. Ṫuit sé siar le fáiscí gáirí=triṫí. Fáisc

suas tu féin ċun an ċeaċta=ná bíoḋ do ṁeaḃair ag imeaċt soir siar agat: cúnlaiġ tu héin. Táim fáisciṫe go maiṫ fé ḃráid na gaoiṫe is na droċ-aimsire, agus níl beann ar biṫ agam orṫa=ċun, nó i gcoinnib, na gaoiṫe. Nuair a ċonnacadar an fairrge ag eiriú, d'fáisceadar ċúċa an tír a ḃaint amaċ. D'fáisceamair ar na prátaí a ḃaint go diair nuair a ḃraiṫeamair an sioc ag teaċt. D'fáiscear ar an seómra a ġlana suas bog te=ar mo ṫeasuíoċt: ṗreabas ċun an gnó san díreaċ nuair a ḃí cuiṁnte agam air sar a ḃfuarfainn=ar eagla ná déanfainn é dá dtabarfainn aga dom féinig.

FAISNÉIS—Fuaireas faisnéis go raiḃ an báille ag teaċt=focal, fios, eólas: cuireaḋ i n-úil dom é.

FÁIṪIM—Níl aon fáiṫim im ċasóig=áit 'na mbíon dá ḃlúire den éadaċ fuáġalta dá ċéile. Tá an fáiṫim scaoilte. Tá mórán fáiṫimí, nó fáṫamaċa, im ċluṫ éadaiġ. Teaic, teaiceana=fille agus fuáġáil i n-éadaċ ċun é ċiorrú. Orcalán=an blúire a cuirtear isteaċ fén orcail i léine

FAIṪINE—Tá faiṫiní ar mo láṁa.

FAITÍOS—Mar a ċéile é nó eagla, aċ má tá aon laġú ar aon ċeann aca is ar an ḃfaitíos é, mar tá an t-eagla rite. Má tá eagla ort, tá sé ort. Is minic a ḃainean faitíos le moṫú (gan ḃun) den t-sagas san.

FALLAING—Ar m'fallaing ná raġaḋ leat=am ḃriaṫar: am ḃaic.

FALLSÚNTAĊT—Ḃeiṫ ag imirt fill ar ḋuine agus ag déanaṁ díoḃála ḋó.

FÁMAIRE—Fámaire éitiġ, fir, mná, bó, capaill, maide, póige, fámaire éinní=rud mór mór. Fámaire éitiġ=éiteaċ ana-ṁór.

FÁN—Cuireaḋ an fán ón gcoláiste air de ḋearcaiḃ a ḋroċ-ċainnte=díbriġeaḋ amaċ é. Tá an fear boċt ar

fán, ċun fáin, ar an ḃfán; nó, imiṫe ċun fáin, agus mar sin de=as an slí ċeart, amú, agus mórán briġeana mar sin. Tá an focal "boin" (ó ḃó) ag imeaċt ċun fáin=ag imeaċt ó ḃaile gan fille. Tá mo leaḃar ar an ḃfán: tugas do ḋuine é, is tug seisean do ḋuine eile é, agus mar sin sa timpal. Fán fada ort—eascaine é sin. Tán tu ag imeaċt ċun fáin ag an ól=ċun an ḋonais.

FÁNAĊ—Tá na prátaí mion, duḃ, fánaċ=gan ḃeit flúirseaċ. Is fánaċ go deó a deirimíd an focal san=uair fada fánaċ. Is fánaċ an gnó é sin a ḋéanaṁ=díoṁaoin, gan tairḃe: gnó a ḃíon sa dul-amú.

FÁNAID—Ní féidir liom é ḋ'fáilt i n-árd ná i ḃfánaid =i n-aon ḃall: tuas ná síos. Tá mo ṡlí ṁaireaċtaint ag féaċaint ana-ṁór ċun fánaid an aimsir seo=ċun fáin: droċ-ċosúlaċt do ḃeit uirti. Tá fánaid mór sa ḃóṫar, nó leis an mbóṫar=imeaċt síos, tuitim. Gaċ roġa le fánaid=síos le fánaid is fearr le gaċ aon ní. Gaċ a mbogtar is le fánaid a ġaḃan.

FANAIM—Táim fanta istiġ ón Aifreann indiu.

FANN—Táim níos fainne indiu ná indé. Táim ag dul i ḃfainne.

FÁNUIĠIM—Tá na daoine ag fánú=ag dul i ḃfánuíoċt, ċun fánuíoċta: ag imeaċt ċun fáin—aċ ní gá aon droċ-ḃrí a ḃeit leis. Beiḋ an Béarla ag fánú i n-Éirinn dréir mar do ḃeiḋ an Ġaoluinn ag dul ċun cinn=ag eiriú gann.

FAOḂAR—Tá m'fiacla ar faor ċun na feóla blasta san, nó ċun éinní. Tá faoḃar ar m'fiacla ċun na milseán. Cuir isteaċ an scuab ar a faor féin ḃfinneóig ċun í ċoiméad suas=ar a cliatán. Tá an bád ag imeaċt ar a faor= ar a cliatán. Is féidir éinní do ċur ar a faoḃar. Ḃí m'fiacla ar faor ag an searḃ-ċainnt sin=ana-olc ḃeit curṫa orm aici. Ḃí faor maiṫ ar a fiacla ag Seán á rá= fonn maiṫ air á rá: á rá go géar. Ḃí faor ar m'fiacla ċun é rá amaċ go maiṫ=fonn, fuinneaṁ. Ní maiṫ an ḃail ort ḃeit ag tarraċ m'faoir ort. Ḃí faor na h-oiḋċe

ann=níos ḋéanaí ná an ċonnṫráṫ. Ḃéaḋ sé i n'oiḋċe, geall leis. Faor an tráṫnóna, an lae, na maiḋne, mar an gcéaḋna. Tá faor fé Ṗádraig sa t-siúl=imeaċt géar, fuinniúil. Is mór an faor a ḃí ar a ḃfiacla ċun Seáin=dá ḃfuiġḋís an ċaoi do ḃuailfiḋís é: ḃí olc ar a ḃfiacla ċuige. Tá faor ar m'fiacla ċun tobac=ana-ḋúil a ḃeiṫ agam ann. Táim ag cur faoir suas—ar speil, ar éinní. Ċuas go dtí faor an doirsis=an táirseaċ.

FAOIḂÍN—Tá na ba ag faoibín=ag suiḋeall, ag feam-uíol, ag rit ón mbrotal. Tá Ḃríd imiṫe ag faoibín di féin=imiṫe gan ġnó gan ċúram: ag déanaṁ mórán faoileála anonn is anall. Deirtear é le duine a ḃéaḋ ag tabairt na h-aimsire anso is ansúd gan puinn oibre ná gnóta a ḋéanaṁ.

FAOILEÁIL—Ḃí an leanḃ ag faoileáil=ag casa timpal, aċ ag fanaċt i n-aon áit aṁáin. Nó, ag imeaċt sall is anall dó féinig. Imeóḋ díoṁaoín ag faoileáil dom ḃéinig indiu=ag aeríoċt dom féin: ag caiṫeaṁ aimsire: gan ḃeiṫ i mbun aon ċúraim. Ḃrostuiġ ansan: nílean tu aċ ag faoileáil timpal na h-oibre sin=ag casa 'na timpal, ag baint bogṡíní 'na timpal, is gan é ḋéanaṁ. Ḃíon maor na h-oibre, an saoiste, ag faoileáil timpal uirṫi i gcóṁnuí. Ḃíon na faoilinn ag faoileáil anonn is anall sa spéir. Nuair a ḃíon duine gabṫa isteaċ 'na ċuid oibre ḃíon deire leis an ḃfaoileáil.

FAOISDINE—Is breá an sagart é ċun dul ċun faoisdine ċuige=is breá an t-oide faoisdine, an sagart faoisdine. Deineas faoisdine ġlan, droċ-faoisdine. Táim ag dul ċun faoisdine. Ḃíos ag faoisdine. Deineas faoisdine im peacaí leis an aṫ. Séamas. Cuirim na peacaí seo agus mo ṗeacaí go léir fé ḃráid, nó fé lé, na faoisdine seo; nó, féd ḃráġaid, nó féd lé, 'aṫair.

FAOISEAṀ—Fuaireas faoiseaṁ ón bpéin=boga.

FAOITREAĊ—Faoitreaċt, paoitreaċt, paoitreaċ, leis. Ḃíodar ag faoitriġ, ag paoitriġ, ag faoitreaċt, ag paoitreaċt, fúm=ag maga, aċ maga de saġas ar leiṫiliġ.

Uaireanta, nuair a ṫagan naoṁóg de ḋaoine stróinséarta isteaċ 'on áit seo, bíon na daoine ag paoiṫreaċt fúta nuair a ḃíḋ ag imeaċt. Cainnt mar seo á ḋéanaṁ. "Puíḋiú! puíḋiú! tá an maide briste agat. Tá an naoṁóg buailte agat." Nó, ag feaduiol agus ag liúiġriġ fúta. Nó, leagaḋ buaċail i gcor agus deirtear leis. "Mo náire! leag an buaċaillín seo tu." Mar sin de. Ḋeineadar faoiṫreaċt fúm toisc me ḃeiṫ ón dtuaiṫ. Ḋeintear é le saġas fé leiṫ casaċtaiġe, leis.

FARAIREAĊT—Tá faraireaċt sa ċapall=falaireaċt, preabarnaċ siúil: siúl uaiḃreaċ ceóil aige. Tá faraireaċt ṁaiṫ ann. Faraire fir=preabaire: nó, fear maiṫ misniúil.

FÁRDORAS—An ċloċ nó an t-aḋmaḋ a bíon ós cionn an dorais ċun an falla do ċoimeád i n-áirde.

FARRA—Táim bacaċ farra ḃeiṫ críona=i dteannta.

FÁSAIM—Níl aon fás fé éinní anois toisc na droċ-aimsire=níl éinní ag fás. D'éiriġ an fás leis=d'fás sé go maiṫ. Ní bíon leaṫnú ná fás fé ṗáirtí ná coṫuiġtear mar ba ċóir.

FÁSCA—Feic fáiscim. Níl fuinneaṁ ná fásca sa t-seibeanaċ san ċun aon ġnó a ḋéanaṁ. Ṗreab sé amaċ 'on ngort don ḃfásca san (nó den) i mbun a ġnóta=den scrib sin: teann-imeaċt.

FASCADÁN—Rud, stráice éadaiġ, a ċeanglóċ gearra ḋuit. Feic fáisceán.

FASCÚIL—Náċ fascúil cúnláisteaċ an áit beag é?=foscúil, foṫanúil, nó fuiṫiniúil.

FASTUÍM—Gnó gan ciall, gan deártaṁ: dícéille: ḃeiṫ ag déanaṁ cúraim i ḃásta. Gluaisean a lán daoine isteaċ anso ar fastuím=gan aon ċúram á ḋéanaṁ aca aċ pé saġas caiteaṁ aimsire is mian leó. Fastuím ó ṫuaiḋ, a ṁic ó=an fastuím is mó. Ní raiḃ sé aċ ag

fastuím dó féin. Ní ag obair atá'n tu aċ ag fastuím =gan puinn á ḋéanaṁ agat. Marḃuiġeaḋ Uaċtarán na Fraince aréir, a Ṁícil. Dera! fastuím a ḋuine, fastuím ó ṫuaiḋ!=sin cainnt gan ḋeárṫaṁ, ráiméis, agat. Tá fastuím éigint ar siúl aige anois=cleas éigint á imirt.

FASTUÍMEAĊ—Níl ann aċ scéal, nó cúrsa, fastuímeaċ =gan ḋeárṫaṁ. Fear fastuímeaċ—a ḋeineann gnóṫaí gan ċuma: a ḃíon aeraċ, spleóḋraċ: ag eiriú ar a leaṫ-ċois ḋeire: ag imirt cleas, agus mar sin ḋe Is fastuímeaċ an gnó agat ḃeiṫ ag caiṫeaṁ na gcloċ amaċ ar an mbóṫar agus á gcaiṫeaṁ isteaċ sa ṗáirc tar n-ais aríst=gan áird. Níl bean ná clann aige, agus fágan san fastuímeaċ go leór é=é ḃeiṫ ar a ċumas ḃeiṫ ag imeaċt ḋíoṁaoin, aeraċ, spleóḋraċ: agus gnóṫaí gan ḃun á nḋéanaṁ aige, obair i ḃársta.

FÁṪ—Cá ḃfuil fáṫ do ċúrsaim ċó ḋéanaċ so?=cad a ṫug anso tu? Ḃí fáṫ a ġáire i mbéal an ḟir: fáṫ a gáire i mbéal na mná. Ḃíon fáṫ an ġáire ar a ḃéal, ar a ċúnta-nós, de ġnáṫ. Níor ḟág fáṫ an ġáire a béilín milis cóir riaṁ=tosnú an ġáire. Ḃí fáṫana mo ḃéil ceangailte do n-a ċéile le spalla trioṁaiġ=na beóla. Fáṫ an ġáire: sciota gáire: scarta gáire. Ní raġaḋ a ṫuille orta=ní ṫaḃarfaḋ amaċ a ṫuille ḋíoḃ.

FAṪAINE—Ḃainfiḋ san na faṫainí, nó faiṫiní, ḋet ṡúile=na cnapáin: nó bainfiḋ amaċ as do ċeann an ḋearúd atá ann. Ṁeasais go mba ċeart ionntaoiḃ a ṫaḃairt le Seán Ḃuiḋe, aċ ḃain an coga so na h-Éireann na faṫainí ḋet ṡúile. Níl aon ḟaiṫiní ar mo láṁa, aċ ní mór liom san do (ḋe).

FÉ—Tairrigiġeaḋ an biṫúnaċ amaċ as an gcúinne fé ḟairsinge an ṫinteáin. Raġaḋ fé go nḋeinfiḋ sé báisteaċ an tráṫnóna so=cuirfiḋ me geall leat. Nó, raġaḋ fé ḋuit. Taḃarfaḋ an ḃó ḋuit, aċ caiṫfiḋ tu ḋul fé ḋom ḋíol aisti=dul i n-urrús: geallúint agus taca a ṫaḃairt. Ċeannóinn gluaisteán dá mbéaḋ póca a raġaḋ fé agam= a ṫógfaḋ na costaisí air féin: a ḃéaḋ láidir mo ḋóṫin ċuige. Nó, dá n-imeóċ mo ṗóca fé ḋom. Nílim ċó mór

san fé airgead=níl an oiread san airgid agam. Tá an bórd fuaraċ fé ḃia=gan mórán bíḋ a ḃeiṫ air. Tá an scaoṫaire san flaṫúil go maiṫ fé ċainnt; aċ i gcúrsaí airgead a ṫaḃairt uaiḋ, sin scéal eile. Ḃead ṫar n-air fé sin=fén dtráṫ san. Raġad fé ḋuit go ḃfuiġir ṫar n-air do leaḃar=i dtacuíoċt. Ḋeinfinn é dá mbéaḋ mo ṗóca fé agam=teann go leór ċuige. Taḃarfad fén obair arís agus bead fé nó tairis=déanfad é nó raġaiḋ díom: beiḋ an scéal ar ṫaoḃ éigint agam timpal air. Tá a ċeann fé síos aige agus é 'na ċola=a ċeann iompuite síos: é na luiġe ar a ḃéal is ar a aġaiḋ. Cúrsa a ċur fé aiġneas, fé ċainnt, fé éinní mar sin=aiġneas, cainnt, do ċur á ndéanaṁ 'na ṫaoḃ. N'feaca riaṁ aon ḃád ċó beag fé ḋaoine=ċó beag daoine: ċó beag de ḋaoine: ċó beag timpal daoine. An mbeiḋ tu fé ḋom?=an raġair i dtacuíoċt dom? Ċuireas íle fém rotar: duḃ, smeara, fém bróga; sobul fém aġaiḋ. Níl aon ḟás fút, ná borra. Druid síos fé tig, nó fén dtig=fé ḟairsinge an tiġe. Cuir an capal fén gcairt. Ta caintín fém ṡúil=im ṡúil. Beiḋ an gnó so críoċnuiṫe agam uair an ċluig=i n-uair an ċluig: fé uair an ċluig. Raġad amaċ an Doṁnaċ, nó fé sin=fén ḃfaid sin: idir so agus an nDoṁnaċ. Ċeann-óinn a ṫuille dá mbéaḋ an bannc fé ḋom=dá leigfeaḋ an bannc dom é, nó mo ċúntas sa ḃannc. Ṫugas mo ḃurlaċ (brollaċ) fé Ċorcaig. Táim ag maċtnaṁ ar an siopa a ċeannaċ le tamal, aċ bead fé nó tairis an t-seaċtain seo ċúġainn=ceannóċad é nó ní ḋeinfead. Níor ḋein Tomás aċ greim a ḃreiṫ isteaċ orm agus me ḃuala fé síos ar an dtalaṁ=me leaga agus é ós mo ċionn, nó anuas orm. Déanfad é fé ḃeagán aimsire: fé ḃeagán cáirde. Rug sé greim ar mo ċiseán úḃla agus iad do scaoile fé talaṁ orm=anuas ar an dtalaṁ: i dtreó na talún, fan na talún. Tá an tig fé talaṁ=leagaiṫe, tuitiṫe síos go talaṁ, ar lár. Cuir an sobul ċúġat (nó fút) fém go diail más mian leat tu féin a ḃearra mar ba ċóir. Ḃí an naoṁóg ag imeaċt cliaṫánaċ agus bíos suite ar an mbórd fúiti=ar an dtaoḃ íseal di. Ar an mbórd ós a cionn=an taoḃ eile. Táim ar mo ḋíċeal, aċ táim ag dul fé=ag dul síos; tá ag teip orm. Táim ag dul fé an ċloċ do tógaint=tá sé ag dul ana-ḋian orm, nó ró-ḋian; ṫar mo ċumas.

**FEAḂAS**—Is mór an feaḃas a ċuaiḋ ort ó mé go dtí indiu. Tá an ḃliain ag aṫarú ċun feaḃais; nó, ar ḟeaḃas=feaḃas beiṫ ag dul uirṫi. Dá ḟeaḃas a ḋein sé a ḋíċeal ċuaiḋ sé ar lár sa scrúdú. Ní mór di a feaḃas=teastuíon uaiṫi beiṫ ċó maiṫ is atá sí. Ḃíos ana-ḃaoċ díom héinig tré(a) ḟeaḃas a tána as an gcúrsa.

**FEAC**—Ḃí feac, nó feac oibre, air=saoṫar oibre, nó saoṫar ċun oibre. Cuir feac ort féinig. Ḃéaḋ feac ar ḋuine dá mbéaḋ ualaċ ar a ḋrom: dá mbéaḋ sé ag siúl i gcoinniḃ cnuic: dá mbéaḋ talaṁ sleaṁain fé n-a ċosa. Ḃíon duaḋ á ḟáilt aige duine nuair a ḃíon feac air. Feac an ṗinn=cos an ṗinn. Cuir do ċos i ḃfeac má ḃíon tu ag tarac go tréan=i ngreim sa talaṁ. D'iarras cead air dul a ċola agus do ṫug; aċ nuair a ḋ'iarras air me leigint abaile ċuir sé a ċos i ḃfeac=i dtalaṁ: ċuir sé im ċoinniḃ.

**FEACAIM**—Feaca=aon t-saġas corruiġe. Níor ḃféidir liom fille ná feaca, boga ná sá, (sáḋaḋ), corruiġe ná lúba, a ḃaint as an bpolla a ḃí dínce isteaċ sa talaṁ, ná ionntó. Táim ag feaca an ḃúird isteaċ i gcoinniḃ an ḟalla=ag sá.

**FÉAĊAIM**—Cad é an difríoċt atá idir bréag agus éiteaċ? Féaċ an ḃfeadar! Féaċ an ḃfuil aon ṗioc!=n'ḟeadar an ḃfeadar. N'ḟeadar an ḃfuil aon ḃlúire. Is féidir amras do ċaiteaṁ air an ḃfuil aon ṗioc. Má téiġir isteaċ sa triopa raġad led ċois. Féaċ ná raġair=ní raġair, agus bíoḋ fios agat é. Féaċ, a ḃuaċaill, go raġad, agus gan baoċas leat. N'ḟeadar cá ḃfuil (cáil) mo ḃróga. Féaċ ansan iad=táid ansan. Ḃíon tu am ḃrait féaċaint an ndéarfainn cainnt ṁáċaileaċ, aċ féaċ ná deirim=ní deirim agus feic duit féinig é. Féaċ an ḃfeadar cad é an lá é seo=an diaċ a ḃfeadar. Is olc an féaċaint atá ag an dtarḃ=crosda. Ḃeiḋ an scoil le dúna Dé h-Aoine. Féaċ an mbeiḋ=ná bí ró-ċinnte na taoḃ. Ansan deirtear tar n-ais mar ḟreagra. Ḃeiḋ, a deirim leat. Is fada go mbeiḋ an ceaċt críoċnuiṫe agat. Féaċ an fada. Dabt i gcainnt ḋuine eile a ḃíon i gceirt i gcúrsa den t-saġas san. Cad é an féaċaint atá agat orm? Ní ḋá ċeann atá orm. Tá féaċaint ana-

ṁarḃ agat=tá na súile ana-ṁarḃ agat. Ḃéidir nách fada go ḃfágfainn súil ḋuḃ agat anois, féaċ=béidir nách fada san: bíoḋ ḟios agat é. Cuirean "féaċ" breis fuinniṁ leis an gcainnt. Féaċ amaċ duit féinig=tabair aire duit féinig: seaċain tu héinig. Ḃíodar á ḟéaċaint le ċéile cioca díoḃ ba treise=á tástáil. Ḃí na buaċaillí á ḟéaċaint le ċéilig féaċaint cioca tógfaḋ an duais=ag dul i gcoinniḃ a ċéile: ag dul i gcomórtas le ċéile. Ḃíomair á ḟéaċaint le ċéile cioca againn a ġeóḃaḋ cuire dinnéir.

FEAD—Tá na gabair ag déanaṁ laitiméireaċta ar an gcabáiste, aċ leigfead fead orta bailiú leóta.

FEADAĊ—Garsún.

FEADÁN—Tá feadán ag teaċt im scórnaig leis an slaġdán. Tagan malairt glóir insna píopaí, agus ní ḃíon an ċainnt glan, aċ múċta.

FEADAR—N'feadair éinne cad is ciall leis an ḃfocal san?=an ḃfeadair éinne? Cad is ciall leis? N'feadair éinne? Tá daoine ann ná feadair faor do ċur ar párús; aċ ní h-aon úntas é sin, mar tá eólas air=eólas fé leit; ceárd. Cad a ḃí á ḋéanaṁ aige? N'feadar é sin duit=ní féidir liom é sin a rá leat ċeal eólais, nó ċeal feasa. N'feadair cos liom cad a deinean láṁ liom=táim tré ċéile go mór.

FEADUÍOL—Fuair Tomás trí fiċid púnt ar ḃó ar an aonaċ. Ḋera, téir ag feaduíol=fastuím. Cad tá uait ar do lá oibre? Deiċ scillinge. Téir ag feaduíol duit féinig=ná bí ag maga: níl aon ḃun leis an iarratas san. Seo leat ċun na peictiúirí. Aċ! téir ag feaduíol=go deiṁin ní raġad. Ag feaduíol ag lorg gaoiṫe atán tu=gnó gan deárṫaṁ atá ar bun agat: gnó fuar: gnó ná béaḋ aon dul ar é ċur ċun cinn. "Ċuin" adeirtear agus ní "ċun."

FEALL—Tá an feall sa ḃuaċaill riaṁ, agus do ḋeinfeaḋ sé ort é

Feallaim—Tá feallta aige orm=feall déanta aige orm. Fealltóiḋ sé ort má ġeiḃeann sé an ċaoi. D'ḟealltóċ sé orm aċ go bḟuiġeaḋ sé an coṫrom. Nó, feallfaiḋ sé ort=caillfiḋ sé ort.

Feallsúntuíoċt—Nó, feallsúntaċt. Níl éinní ar bun aige sin aċ feallsúntuíoċt. Feallsúntaċt an ċéird is fearr aige.

Feannaid—Fuaċt.

Feannaideaċ—Fuar. Tínteán fuar feannaideaċ, gan teine, gan bia, gan faic. Bíon lá nó tiġ amlaiḋ, leis.

Fear—Tá na fearaiḃ ag obair=na fir; aċ, na "fearaiḃ" a deirtear i gcóṁnuí. Fuairear an fear maiṫ orṫa go léir sa scrúḋú=an ċraoḃ, an láṁ-uaċtair: an lá: an ceann do b'ḟearr. Ḃuaḋar orṫa. Fuair an deoċ an fear maiṫ orm=ḃí sí ró-ṁaiṫ dom: ċuir ar meisce me: nó, ċuir breóiteaċt orm. Fuair an píp an fear maiṫ orm, agus do b'éigin dom í ṫaḃairt suas. Bíon droċ-smuínte á ndéanaṁ dom. Uaireanta ġeiḃim an fear maiṫ ("faġaim" is mó a deirtear) orṫa=díbrígim amaċ as m'aigne iad: uaireanta eile faġaiḋ an lá orm=géillim dóiḃ, tugaim toil dóiḃ. Ní beifá it fear muna mbéaḋ píp agus tobac agat. Ní beifá it amadán muna gcuirfá stailc suas=ní beifá sásta gan é sin a ḋéanaṁ agus amadán a ḋéanaṁ díot féinig. Tar amaċ anso ċúġam má tá meas fir agat ort féinig=má's dóiġ leat gur fear tu. Dá mbéaḋ meas fir aige air féinig ní leigfeaḋ don sprúnlóir sin beit ag maga agus ag paoitriġ fé.

Féar—Tá an féar ar sraiṫ=sé mar do ṫuit sé nuair do baineaḋ é. Deintear cocaí beaga píce de. Croṫ amaċ é. Iompuiġ é bain leaṫa as an gcoca san—é ċroṫa amaċ: é ḋ'oscailt amaċ fén ngréin. Bíon na cocaí píce níos nó ná an sagas so tuas. Bíon na cocaí posálta níos mó ná iad so arís San iotlain a bíon an coca mór. Nuair a bíon bonn an coca curṫa bítear ag aḋú

air=ag cur a ṫuille féir isteaċ ann, agus bíon sé ag taḃairt a ḃuilg don ngréin. Cuir amaċ brat (nó líne) féir amaċ ar ċúṁair an ċoca. Coimeáḋ an croiḋe teann láidir. Ḃain uaiḋ=bain ḋe=staṫ é=an féar do ṫarac ó n-a ḃun. Ḃuail é anoir agus racáil. Ansan bítear á ċaolú isteaċ. Coimeáḋ isteaċ é. Coimniḃ ċúġat é. Nuair a bítear ag ceangal na súgán air deirean an fear tíos—buail anuas é; nó, buail anuas ċúġam é. Níor ḋeineamair fiġeadóireaċt ar an gcoca fós=na súgáin a ċeangal le ċéile le súgáin trasna.

FÉARAĊ—Cuireaḋ an capall amaċ ar féaraċ dréir coróin sa ṁí.

FEARG—Ná cuir ċun feirge é. Fear beag feirge seaḋ é. Tá sé ag dul ċun feirge=fearg ag teaċt air (feirg an tuireal ainmneaċ san Oileán Tiar). Ní deir fearg fíor. Fear ar buile fear ar meisce. Tá'n tu ag dul ċun an iomarca feirge. Focla eile a bainean le feirg—conaċ, guṁ, straiḋn, coċal, fraoċ, buile, báinní, colg, néal. Ḃí cúṁrán bán le n-a ḃéal le neart feirge. Ní gá ḋuit beiṫ ag bailiú feirge ċúġam=ag dul ċun feirge: ag buirḃeáil.

FEARGÚIL—Is fuadraċ feargaċ feargúil an lá é=lá fíoċṁar. Aon ḃun aṁáin atá leóṫa aċ aṁáin go mbíon fearg ar ḋuine, coitianta, nuair a bíon sé feargaċ; aċ, an fear feargúil bíon sé tugṫa don ḃfeirg: bíon an ḟeirg ann.

FEARR—Ḃ'ḟearr liom ná tiocfainn riaṁ ar an saol=gan me teaċt riaṁ ar an saol. Ísliġeaḋ sa t-saol é agus béiḋir nár ḃ'ḟearra ruḋ do=guraḃ é an ruḋ is fearr a ṫuitfeaḋ amaċ, a d'ḟéadfaḋ tuitim amaċ, dó. Conus tá na prátaí atá á mbaint agaiḃ? Ag dul i ḃfearr siar iad=dréir mar atáimíd á mbaint seaḋ is fearr iad. Nó ag dul i ḃfeaḃas siar iad. Dá mbéaḋ an aimsir ag dul i n-olcas déarfá gur ag dul i ḃfeaḃas (nó i ḃfearr) siar, a ḃéaḋ sé. Ag dul i ḃfearr siar atá sé ċun na gceaṫana. Ag dul i ḃfearr siar í—an aimsir. Ag dul i ḃfearr, i

ḃfeaḃas, siar atá Seán=droċ-rudaí á ndéanaṁ aige agus é ag leanúint díoḃ. Ḃíon an deaġ-aimsir ag dul i ḃfearr siar nuair a ḃíon sé ag dul i mbreáċtaċt. Ḃíon an droċ-aimsir mar an gcéadna nuair a ḃíon sé ag dul i n-olcas. Ag dul i ḃfearr siar gaċ lá dom sa Ġaoluinn.

FEARRAS—Tá an speal briste agus caiṫfar í ċur i ḃfearras, nó ċun fearrais, ċun an coirce do ḃaint. Peann luaḋa a ċur ċun fearrais=bior, gob, do ċur uirṫi. Fearaisti báis=gaċ aon ní a ḃainean leis an gcorp marḃ: a ḃainean le tórraṁ—pípeana, tobac, éadaiġe báis, cómra: oiriúinti báis seaḋ iad ar fad. Táim ag cur na leaṫanaċ so i ḃfearras=i n-eagar: á socrú suas. Crot-tar síolta mar ḟearras fáis, nó ċun fearras fáis—mar is fearras fáis iad. Tá gaċ aon ní sa tseómra i ḃfearras maiṫ agat. Ċuireas a ualaċ féin i ḃfearras ar ḋrom gaċ éinne=socruiġeas é. Níl ceaṫrar ag ráṁuíoċt mar níl fearras an ċeaṫrair sa naoṁóig=maidí ráṁa agus pé ní eile a ḃéaḋ riaċtanaċ. Caiṫim fearras do ċur orm féinig mar bead ag imeaċt 'on mbaile mór ar ball=slaċt: me ḟéin do ḋéanaṁ suas: do socrú suas. Tá fearras ar mo rotar=tá sé i ḃfearras: fearasta, feisṫite: socair suas. Táim i ḃfearras ċun éinní anois=ullaṁ. Má ḃíon píp i ḃfearras ceart is fuirist teine a ṫaḃairt dí. Ní mór duit do ċainnt do ċur i ḃfearras. Is féidir gnó nó éinní do ċur ċun fearrais. Ċuir sé i ḃfearras ar gaċ éinne againn déantúsaí Gaolaċa a ċeannaċ=socruiġ ar gaċ éinne: ċuir ar gaċ éinne.

FEARRASTÚIL—B'fearastúil an duine é=duine gur féidir leis gnó a ḋéanaṁ go gasta, cliste, deasláṁaċ: ḃéaḋ sé oiriúnaċ dá ġnó—na fearraistí riaċtanaċa a ḃeiṫ aige. Deinean fear an tsiopa a earraí suas go fearas-túil=go fáisciṫe: i ḃfearras maiṫ. Tá an t-inneal san ana-ḟearastúil=ana-áisiúil: fearras maiṫ agus oiriúinti maiṫe ag baint leis. Sé an duine féin a ṫugan an t-inneal abaile=ċun cinn: a ḋeinean é.

FEARTANÚIL—Is deacair dul amaċ aimsir feartanúil. Tá fuadar feartaine fé inniu.

FEASTA—Tá do ḋóṫin ráite agat feasta. Tá's agam go ḃfuil do ċeaċt foġlumṫa agat feasta. Máiṡtir adéarfaḋ le scoláire. Feasta=anois, fé seo.

FEICIM— nó ficim. Fic, nó feic, leaṫanaċ a fiċe. Nó, féaċ ar a leiṫéid seo de leaṫanaċ.

FEIḊIL—Ní raiḃ an fear so am ṡáraṁ timpal oibre, agus ċuirear i ḃfeidil, nó i ḃfeiġil, a ġnóta é=ḃrisear amaċ as a port é: tugas an doras amaċ, an ḃótar abaile, dó. Ṫáinig mo ṗreabaire isteaċ ag lorg déirce, aċ má ḋein, ní fada a ḃíos á ċur i ḃfeiġil a ġnóta é=á ċur amaċ. Feic feiġil.

FEIDÍN—Falla feidín=falla a ḃíon tógṫa le cré.

FÉIDIR—Ḃéidir go raġaḋ ann agus béidir eile ná raġaḋ. Tá an dá ḃéidir sa ċainnt sin.

FEIḊM—Ċuirear do ċás i ḃfeiḋm i láṫair an ḃreiṫiṁ=i n-úil. Tá feiḋm ar an ḃfear san=é ḃeiṫ go maiṫ as, fóḋ a ḃeiṫ air. Tá bun agus feiḋm ar an ḃfear san=é ḃeiṫ go láidir sa t-saol, nó fóḋúil. Ḋéanfainn é dá mbéaḋ aon feiḋm agam ċuige=feans, coṫrom, aga, caoi. Nílim i ḃfeiḋm ċun é ḋéanaṁ=i gcumas, i gcoṫrom: níl coṫrom agam ċuige.

FEIḊMEANAĊ—Fear feiḋmeanaċ, fóḋúil, feiḋmiúil=fear go ḃfuil táḃaċt ann.

FEIḊMEANAS—Nílim i n-aon feiḋmeanas le tamall=port, gnó, obair. Nó, níl aon feiḋmeanas agam le tamal. Níl Seán Óg i ḃfeiḋmeanas fós, mar tá sé ró-óg (ċun aon port a tógaint). Ní féidir le duine dul i n-aon feiḋmeanas gan é ḃeiṫ le fáil.

FEIĠIL—Tá sí i ḃfeiġil na bó=á h-aoḋaireaċt, ag taḃairt aire di: ag coimeáḋ súile uirṫi. Ċuirear an t-asal isteaċ sa ṗáirc i ḃfeiġil ruḋ éigint a ḋ'iṫe=ċun, i dtreó, i gcóir. Scaoilear amaċ é i ḃfeiġil a ḃeaṫa a

tuilleaṁ. Tá sé i ḃfeiġil puirt ṁaiṫ anois=i bport maiṫ: i mbun puirt ṁaiṫ. Níl éinne i ḃfeiġil na múinteóirí='na mbun, ag tabairt aire ḋóiḃ. Tá Seán sínte agus gan éinne i n'ḟeiġil. Ní raġaḋ leat-ṗaca plúir faid na feiġle orainn=ní raġaḋ se aon ḟaid. Faid na feiġle=an ḟaid go gcaiṫean rud beiṫ laistiġ ḋi ċun go mbeiḟá i n'ḟeiġil=súil a beiṫ agat air. Ḃíon an saoirse i ḃfeiġil na ḃfear oibre.

Feiġlim—Ḃfuil na ba feiġilte agat?=feicite.

Feile—Tá an ḃó i nḋeire na feile, nó i nḋeire na feiḋe =geall le beiṫ caillte, imiṫe: séite náċ mór (an ḋé aisti náċ mór). Feile=an blúire beag a ḃíon i nḋeire rolla plainnín. Feiḋe ón ḃfocal feaḋ. Ḃíon an cúrsa go boċt ag an té náċ féidir leis feaḋ a leigint. Is féidir le rud beiṫ séite nuair a ḃíon an t-anál, an ḋé, imiṫe as: nó séite ag an sín. Tá an ḃó séite, leaṫta, fuar, feannaiḋeaċ, amuiġ ansan cois an ċlaiḋe.

Féile—Na féilte. Oiḋċe na coda móire=an oiċe ḋeireanaċ den mbliain. Lá Coille=an ċéaḋ lá den mbliain. Oiċe na dTrí Rí=an oiċe roim Lá Nodlag Beag =oiċe Nodlag Beag. Oiċe Nodlag=an oiċe roim Lá Nodlag. Oiċe Lae Nodlag=oiċe an 25aḋ lá. Oiċe Ṡaṁna agus Lá Ṡaṁna, agus Oiċe Lae Ṡaṁna. Mar sin, Lá Bealtaine, oiċe Ḃealtaine, agus oiċe Lae Bealtaine agus mar sin dióḃ. Lá na Marḃ—tagan tréis Lá Saṁna. Lá Ḟéile Miċíl (Lá 'le Miċíl), Lá 'le Muire, agus mar sin. Oiċe Lae Mártain. Satarn Cásca, Doṁnaċ agus Luan Cásca Lá Lúna. Céadaoin an Ḃraiṫ. Oiċe Inide. Máirt Inide. Lá t-Sin Seáin. Lá San Stofáin. Céadaoin na Luaṫa, nó na Luaiṫríġe. Agus Lá na Maḋán, nó na n-Amaḋán.

Feile-ḃinn—Tuigim go feile-ḃinn tu=go h-ana-ṁaiṫ ar fad. Tugadar na dóirne go feile-ḃinn dá ċéile. Fuairear mo ḋualgas go feile-ḃinn uaiḋ=go rí-ṁaiṫ.

Feiliminti—Siúḋ leis ins na feilimintiḃ siúil=go tapaiḋ, tiuḃ. Cuir sé ċun feiliminti (nó ċun feilimiti)

me le n-a ċuid searúis=ċuir ag preabarnaiġ le feirg. Táinig feiliminti orm ċuige=buile feirge. Táim ċun feiliminti aige=bán le h-olc is le dian-scian na feirge.

**FÉILTIÚIL**—Tagan bád-tobair anso go féiltiúil=go rialta: dréir beartú áirite—gaċ 3aḋ lá, cig, nó gaċ 10aḋ lá, nó lá sa tseaċtain. Aċ ḃéaḋ an teaċt leagta amaċ i gcóṁnuí.

**FÉIN**—Ċonac an ṁainistir fadó, agus is fadó féin é=go fíor, go deiṁin, gan aṁras, sin é an focal ceart le tabairt air. Fear breá, fear breá féin seaḋ Séamas=sin é a ainm. Is dúid féin í=níl inti aċ dúid. Ḋeineamair ár ndaoine féin de sna Francaiġ=ár gcuid féin, ár muintir féin. Ḃíomair leó sé mar a ḃeimist le nár muintir féin. Dein do ċuid féin den dtig seo=bí istig leat féin ann sé mar a ḃeifá id tig féin. Ḋein sé a ċuid féin den leaḃar a tugas ar iasaċt dó=ċoimeád ar fad é. Siad féin iad féin, agus ná bíoḋ aon ċur isteaċ agat orta=aon dream aṁáin, aon ċine aṁáin, seaḋ iad.

**FÉIRÍN**—Ṫug sé féirín dom=tabartas, bronntanas: rud a ċoimeádfainn 'na ċuiṁneaċán, nó toisc é ḃeit suaitinseaċ i slí éigint. Ḃfuil aon ḟeaḃas ar an gcois agat? Níl. Tá féirín agat, a ḃuaċaill—féirín náċ fóġanta. Tugtar féirín ar rud luaċṁar, agus ansan ar rud ná bíon luaċṁar, aċ a ṁalairt ar fad. Coimeád é sin i n'ḟéirín—cloċ cóṁ-ċruinn go raiḃ cuma an uiḃ uirti a ḃí i gceirt. Ní h-aon ana-ḟéirín an ṁéar san agat.

**FEIRM**—Tá mórán feirmeaċa talún aige. Táim i ḃfeirm ċuin siúil, ċuin reaṫa, ċuin gnóṫa, ċuin éinní=i ḃfonn, i ḃfuirm, ullaṁ suas.

**FEISCIONAĊ**—Fear feiscionaċ nó feisceanaċ=deiġ-feisceanta (deiġ-ḟisceanta a deirtear), maiṫ i n'ḟéaċaint: fear go dtógfá ceann do (de) le n-a ḃreáṫaċt.

**FEIST**—Ḃios ag déanaṁ feiste ar fuaid an t-seómra=ag cur rudaí ċun críċe: á socrú suas: á gcur 'na gceart. Is deas an feist a ḋein, nó a ḋ'imir (sé seo is mó

a 'deirtear) sé orm=clear: seift—duine a ḃí ag dul i gconntaḃairt agus a ċuir duine eile ann ar dtúis féaċaint an raiḃ a leiṫéid ann i n-aoċor. Dá mbéaḋ an buaċaill sin i bpúnc ċuirfeaḋ sé seift éigint i bfeiḋm a ḋ'fuascloċ é=beartú, plean, seift, bóṫar, slí.

FEISTÍGIM—Táimid ag feistiú, ag feistiú suas, na h-áite=á cur i dtreó. Nuair a ċualadar go raḃar ag teaċt, tosnuíodar ar ḃeiṫ ag feistiú suas rómam=ag ullṁú, ullú. Táim feistiṫe go maiṫ agat, bail ó Ḋia ort=socruiṫe suas—mo ċuid éadaí glan, gaċ aon ḃlúire díom go slaċtṁar, fáiscite. Ċuir gárda na traenaċ, fear an tíġe órda, éinne, isteaċ i n-áit ḋeas feistiṫe me=áit 'na raiḃ feist ṁaiṫ ar gaċ éinní.

FÉIṪ—Tá féiṫ na feóla ionnat=é ḃeiṫ ionnat ḃeiṫ ag tuitim ċun feóla. Nó féiṫ éinní.

FEIṪEOIR—Duine a ḃíon ag feiṫeaṁ.

FÉIṪIÚNTA—Díolan an fear san a ċíos go féiṫiúnta=go rialta: san am ceart: ar a ċeart: nuair a ḃíon an cíos tuitiṫe. Tagaim ar scoil go féiṫiúnta=ar mo ċeart (nuair is ceart dom é, agus san am is ceart dom é). Ḃíon Seán san obair i gcóṁnuí, agus ar a ċeart. Oibríon sé go féiṫiúnta=dréir ama (am-a). Ní fear ró-ḟéiṫiúnta é—fear ná béaḋ ann san am ceart agus gan teip. Má ḃrisean sé aon ċeann den dá ċoinġíoll san téiġean an féiṫúntaċt ar lár. Féiṫúnta.

FÉIṪLEÓG—Tá féiṫleóga mo ċroiḋe éarcaig, nó lag. Ní raiḃ faic ar aon t-snaiḋm féiṫleóige dá corp=ar aon ḃlúire, blúire beag, ar aon órlaċ.

FEOĊAN—Táimid istig i lár an ḟeoċain=scuaba beag gaoiṫe a ḃíon ag imeaċt. Ní ḃíon sé i n-aoċor ċó leatan leis an scala.

FEÓIRLING—Ní raiḃ feóirling a ḃeárrta aige=aon faic airgid. Ní ḋíolfaḋ an ḟeóirling ridire na rárúsaċ anois.

FEÓLḂAĊ—Ḋein an ġaoṫ feólḃaċ ar na prátaí=éirleaċ, laitiméireaċt: loṫ gránda.

FEÓRAIN—Ḃíos le h-ais na feóraine=ciúṁais na fairrge, na trága, loċa

FEÓSAIḊE—Tá an sagart feósaí lom i mbliana 'e ḃreis ar anuiraig=gan ḟeóil, lom. Bainean le luimeaċt.

FIAḂRAS—Tá mórán fiaḃraistí ag imeaċt i mbliana

FIAĊA—Ṫugas fiaċa Aifrinn dó ċun go léiġfeaḋ sé Aifrean dom: nó, ċun go gcuirfeaḋ sé Aifrean lem anam; nó, ṫugas fiaċa Aifrinn dó le cur lem anam=airgead—an méid airgid a díolfaí as rud, bíoḋ go mb'ḟiú, b'éidir, i ḃfad ṫairis sin é. An méid gur fiú é, sin é a luaċ.

FIACAIL—Tá an duine sin séiṁ go leór i n'ḟéaċaint, aċ ṫaḃarfaḋ sé fiacail duit tapaiḋ go leór=ropa; gearra le n'ḟiacla, nó le cainnt. Tá cairbḟiacla, stairḟiacla, agus stranḟiacla ann. Ní ṫaḃarfainn misleán dó dá dtuitfeaḋ na fiacla as le dúil ionnta. Fiacail an ṗortaiġ, nó ḟiacail na faille=faor. Ḃíon fear 'na ṡeasaṁ ar ḟiacail an ṗortaiġ ag píceáil na móna ṫairis. Ċuir finneóg an t-siopa uisce fém fiacla; nó, ḃain uisce óm ḟiacla, nó asta=le bárr dúlaċ ins na h-earraí a ḃí istig. Tá uisce óm ḟiacla (agam, orm) ċuige. Cuirean sé niṁ ar m'ḟiacla ḃeiṫ ag féaċaint ar an gciste. Cuirean sé fuairṫneaṁ ar m'ḟiacla=sórt piain é sin gan ḃeiṫ ró-ṁór: tagan ar ḃarruíoċa na méireana ag an ḃfuaċt. Tá m'ḟiacla ar faor aige mar rud.

FIAḊAĊ—Tá Ḃríḋ ċun fiaḋaiġ=é ar a cumas soláṫar di féinig. Tá na h-éin óga, éinní, ċun fiaḋaiġ. Ḃíos ag fiaḋaċ giorraite.

FIAFRUIĠIM—Fiarṫuiġim a deirtear. Sé an ċéad fiarṫuiġe a dein sé conus a ḃí mo ṁáṫair=an ċéad ċeist a ċuir sé. Catain a ḃeiḋ na h-earraí saor arís? Ná fiarṫuiġ díom=ní h-eól dom aon faic na taoḃ. Tubaist t'fiarṫuite ort=eascaine beag a deirtear nuair ná béaḋ

duine i mbun ceirt a ḟreagairt, ceirt go mór mór ó ḋuine fiosruiṫeaċ. Conus tá Séamas? Níl aon ḟiarṫuiġe, nó ḟiarṫú, air: nó, ní gá ḃeiṫ á ḟiarṫuiġe, nó ḟiarṫú, a ṫuille=tá sé ins na croiṫí déanaċa: ag fáil ḃáis. Cad é an fiarṫú atá ort?=náċ fiosraċ atán tu? Cloisim go ḃfuil do ḋriṫáir go maiṫ, agus ní gá tu ḟéin a ḟiarṫuiġe; nó, ḟiarṫú=ní gá do ṫuairisc a ċur—már ċím go ḃfuilean tu ar feaḃas.

FIAĠALTAĊ—Tá an gort so ana-ḟialtaċ=lán de ḟalaċar: ana-ċuid fiaġaile ann.

FIAIN—D'imiġ an capall fiain air=riṫ uaiḋ sé mar a ḃéaḋ capall fiain. Tán tu fiain ċun na Gaoluinne=dian: ana-ḋúil agat inti.

FIAIRE-FEÁĠA—Sin duine a ḃéaḋ ag imeaċt i ndeaḃaiġ (i ndiaiḋ) spóirt agus imirt, agus gan aon ṗioc de ċúram a ġnótaí féin air: duine gan ċrí. Ḃa ṁaiṫ leis éadaċ maiṫ gan aon tuilleaṁ, agus gan aon spórt d'imeaċt i gan ḟios dó.

FIALTAĊ—Fialtaċ fir=fataċ fir: fear mór, garḃ, láidir. Fialtaċ mná, capaill, agus mar sin de. Fear fialtaċ=fial.

FÍANAĊ—Fíanaċ! fíanaċ! a deirtear leis an laċain nuair a bítear ag glaoċ uirti.

FIARLÁIN—Nó, fiarḟláin. Ḃíos ag imeaċt suas fiarḟláin i gcoinniḃ an ċnuic=fiarsceó: ní raḃas ag gluaiseaċt lom díreaċ i gcoinniḃ an aoird, aċ ag casa liom soir siar.

FIAR-SCEÓ—Má caittear cloċ tanuiḋe sios leis an ḃfaill tuitfiḋ sí fiar-sceó=cam. Nuair a ḃíon an seól ar an naoṁóig bíon sí ag imeaċt ar fior-sceó=ní ḃíon sí díreaċ san uisce: bíon leaṫ-ċeann uirti. Ḃí a hata fiar-sceó ag an ngaiġe=ar taoḃ a ċinn. Náċ diail an fiar-sceó atá sa ḃótar iarain anso?=leaṫ-ċeann: taoḃ de a ḃeiṫ níos aoirde ná an taoḃ eile: leaga ċun taoḃ éiġint.

Tá fiar-sceó ar ġloine an lampa=gan é ḃeiṫ díreaċ. Cuir fiar-sceó ar an dtrínse=cara: gan é ċoimeád díreaċ. Tá an gloine curṫa ar fiar-sceó ar an lampa agat. Fiarsceóaċ.

FIAR-ṠÚIL—Tá fiar-ṡúil aige=súil leis ḃeiṫ cam 'na ċeann. Fiar-úil a deirtear. Ḃa ḋóiġ leat go mbéaḋ sé ag féaċaint uait nuair a ḃéaḋ sé ag féaċaint ort.

FÍĠIM—Ḋein an cailín fíġe na coise circe de n-a cuid gruaige—bíon 3 cinn de ḋuail á n-oibriú. Ḃí an cailín ag fíġe a cuid gruaige. Ḋeineas fíġe na coise circe den téadán. Tá an scéal, na duail, na snáṫa, éinní, fiġte fuaiġte ar a ċéile=snaiḋmṫe, ceangailte go daingean; agus mórán fuála (fuaġála) ag imeaċt tríota.

FILE—Deineaḋ file caoċ díom=dallaḋ me amaċ is amaċ. Teasbánaḋ dom conus an obair a ḋéanaṁ, aċ ní ḋ'féadfainn é. Ansan ḃíos im file caoċ. Ḋein Aoḋ cleas éigint ar ċórda a ḋein file caoċ díom=níor ḟéadas é ṫuiscint: sáruiġ sé me.

FILÍḊEAĊT—Ḃí sé ag filíoċt ar an lá a ḃí aca=ag déanaṁ, ag rá, filíoċta timpal air.

FILLE—Tá an t-éadaċ lán d'ḟiltíaċa ó ḃeiṫ caiṫe anuas ar a ċéile sa ḃosca. Tá ḟiltíaċa im éadan=fáiḃrí. Tá ruic sa léine=crapa a ḋ'imiġ inti ins an niġe toisc ḋá ḟaġas mianaiġ a ḃeiṫ inti, agus nár ċrap sí ḋréir a ċéile. Ní ḃéaḋ sí leiḃéalta coṫrom mar sin.

FILLIM—D'ḟilleas mo láṁa (ar a ċéile)=iad a ċur fé sna h-oscalla ċúġam (ioscalla).

FINEÁIL—Cuireaḋ fineáil air de ḋeascaiḃ an óil, de ḋeascaiḃ gan díol as an madra.

FINEÁL—Fineál na casóige=líonáil, nó níonáil.

FINEÁLTA—Tá an t-éadaċ san ana-fineálta aċ tá sé oiriúnaċ don mtriotal=lag, caol; gan ḃeiṫ túta reaṁar.

FÍOĠAR—Ċuireas, deineas, fíoġar na croise orm féinig. Ġearr sé fíoġar na croise ar a éadan le n'órdóig. Tá an bád ag bun an ḟíoġair=ag bun na spéire; an áit 'na dtagan an talaṁ, nó an ḟairrge, agus an spéir le céile, dréir cosúlaċta.

FIOLAR—Mairfiḋ sé le saol an ḟiolair=saol maiṫ fada. Fiolar fola=baḋḃ.

FIONNA—Tá fionna beag ar mo ṡúile=scamall beag. Tá fionna-ċeó ag teaċt ar an ḃfairrge=ceó beag; cuma an ġail air. Nó, ceó a ḃéaḋ ar ḃarra an ċnuic agus, b'éidir, taisiriú beag báirtí leis. Tá fionna maiṫ air, fionna báirtí=cuma an ċeóig; cló na báirtí.

FIONNA—Tán tu ag cimilt an éadaiġ i gcoinniḃ an ḟionna=luiġe an éadaiġ, clúṁ, an taoḃ bog den éadaċ. Téiġean sé i gcoinniḃ an ḟionna agam an Béarla a labairt=ní taiṫníon liom: i gcoinniḃ mo ṫoile a deinim é.

FIONNA—Fuair mo ṁallaí fionna. Ṫugas fionna dóiḃ nuair a ḃíos ag dearga mo ṗípe=dóġa, lasair. Tugaḋ fionna don tig, agus las sé suas láiṫreaċ=teine. Is fuirist fionna a ṫaḃairt dó mar tá sé ana-ṫrim. Cuireaḋ fionna sa tig; nó, fén dtig. Má ṫéiġean lasán fé do ċuid gruaige, tá fionna tugṫa. Cuir lasán fén dteine, nó aon rud a ċuirfiḋ ar lasa í, agus beiḋ fionna faċta aici.

FIONNA-ĊRUṪ—Tá fionna-ċruṫ Ṡeáin air=sé Seán 'na steile-ḃeaṫaiġ é: 'na ċruṫ aonair, 'na ċruṫ daona: 'na ċruṫ ḟéin.

FIONN-ḞUAIRE—Tá fionn-ḟuaire againn anso ar ċúlaiḃ na gréine

FIONN-FUARAIM—Ċuaiḋ sé ann ċun é ḟéin d'ḟionn-ḟuara (d'unúara).

FIONNRAIĠE—Tá na líonta ar fionnraí sa ḃfairrge ó aréir=ceangailte síos le cloċa nó le rud éigint, agus

caiṫiḋ fanaċt gan imeaċt mar sin. Prioc isteaċ fén mbia, agus brosṫuiġ. Is fada le fear fionnrai—fear a ċaitean feiteaṁ a ḋéanaṁ—go mór mór dá mbéaḋ ocras air, nó deaḃa mór. Tugtar fear fionnrai, leis, ar faiġdiúir nuair a ḃíon sé ar gárda.

FÍOR—Má's fíor Pádraig, deineaḋ ana-ṁarú aréir=má tá an fírinne, cúntas cruinn, aige. Ṫáinig an ċainnt fíor=ċun cinn: fíoraḋ é. Ḃíon fíor agus bréag ag an sciligeóir.

FÍORAIM—Ḃíos ag súil le h-é teaċt, aċ b'in í an t-súil nár fíoraḋ=nár ṫáinig fíor, ċun cinn. Ḃí Bríd ag súil le roṫar nua, aċ b'in í an t-súil nár síleas: nó, nár síliġeas=gan aon t-súil a ḃeiṫ agam leis an rud.

FÍOR-SLÁINTE—Táim i ḃfíor-ṡláinte=gan aon ġearán (greán) orm.

FIOS—Ċreidfinn é muna mbéaḋ a ṁalairt d'ḟios agam=ḃí fios agam rud éigint 'na ċoinniḃ: bí fios agam ó ṫaoḃ éigint eile ná raiḃ sé fíor. Ní ceart duit gaċ a mbíon fios agat a ḋ'insint. Níl fios ná tuairim agat 'na ṫaoḃ=an t-eólas is lúġa. Muna mbéaḋ fios agam aċ an méid sin ḃéinn gan fios=gan eólas. D'iarras air teaċt, agus táim gan fios fós=n'ḟeadar fós an dtiocfaiḋ sé. Ṫug sé fios dom=eólas. Tá fios an scéil agat=tá's agat 'na ṫaoḃ. Tá fios fáiṫ an ċúrsa agam=gaċ eólas 'na ṫaoḃ. Níl éinní ar an bpáipéar indiu i n-aon fios dom-sa=níl fios agam éinní a ḃeiṫ air. Níl aon scéal nua ann i n-aon ḟios dom-sa. Tá dá ċéad focal Gaoluinne agam anois. I ḃfios duit go ḃfuilim ag dul ċun cinn=mar ḋeiṁniú: ċun a ṫeasbáint, a ċruṫú, duit. Luċt feasa. Ċuala go ḃfuil mórán scríoḃṫa agat. Muise! beagán dem ċúrsa go ḃfuil fios agat=is beag fios agat i dtaoḃ mo ċúrsaí, mo ġnóṫa.

FIOSRUIĠIM—Ḃíoḋ sé ag fiosrú na ndaoine teinne agus ag aḋlaċa na marḃ. D'ḟiosras (ó fiosraim) feaċt den mbean=cúntas. Ḃun an ḟeaċta.

FÍREAN—Amadán fírean, rópaire fírean=tofa, críoċnuiṫe. Ḃíomair ag obair, ag troid, ag iṫe, ag éinní, go fírean=go cruaiḋ, go dian.

FÍRINNE—Duḃarṫar i n'ḟírinne liom go dtagan streann-cán den tráile aníos anso. Siúḋ é mar a ċuala é, bíoḋ sé i n'éiteaċ nó i n'ḟírinne.

FIṪEÓIR—Cé h-é an fiṫeóir atá ar an dtalaṁ, ar éinní?=an t-oiġre atá air.

FIÚ—Ḋéinfinn é dá mba ṁaiṫ liom é, aċ ní fiú liom ort é=ní ṁeasaim gur fiú an méid sin tu. Is ceart dúinn fanaċt tamal ḃreise leis siúḋ mar gur duine mór-níos-fiú é. Ṁuise, náċ mór-níos-fiú tu ċun ḃeiṫ ag fanaċt anso ó ṁaidin leat?=duine táċtaċ (táḃaċtaċ) tar an gcoitiantaċt.

FIUĊAIM—Ċuirfeaḋ sé t'fuil ag fiuċaiġ (nó ag fliuċaiġ) ḃeiṫ ag éisteaċt leis=ag gluaiseaċt na caisí niṁe.

FIÚNAĊ—Ṫáinig fiúnaċ is fearg orm=lasa feirge. Is fuirist fiúnaċ a ċur air mar ní ṫógfaḋ sé éinní uait. Fionna ċun na feirge seaḋ an fiúnaċ.

FLAṪAS—Tá sé ins na flaṫais; ins na flaṫaisí beaga, ag na bróga nua=ana-ṡásta.

FLIUĊ—Nuair a ṫéiġim 'on mbaile mór is maiṫ liom rud éigint fliuċ a ḃeiṫ agam=deoċ. Fuair an scilling bás fliuċ uaiḋ=ċaiṫ sé ar an ndiġ í. Ag bailiú pinġiní i gcóir an lá fliuċ; nó, i gcóir an lae fliċ.

FLIUĊAIM—Fliuċ an tae. Ḃfuil an tae fliuċaiṫe agat fós? Tá sé tirim anois, aċ fliuċfaiḋ sé ar ball=déinfiḋ báisteaċ, uisce. Tá sé ag fliuċa ċeana féin. Tá an t-uisce ag fliuċa: nó, ag fliuċaiġ=ag fiuċa. Tá an bainne sa ḃfliuċaiġ=an rud céadna. Íosfaḋ sé na prátaí aníos as an ḃfliuċaiġ=aníos as an uisce fliuċaiġ 'na mbeidís ag beiriú. Nó, aníos as an ḃfliuċa. Tá an t-uisce ag gearra-ḟliuċaiġ=ag fliuċaiġ go bog. Ḃéaḋ

aṁlaiḋ, dá mbéaḋ sé, cig, curṫa tamal siar ón dteine. Tá na prátaí ag fliuċaiġ anois, agus ní fada go mbeiḋ beiriṫe.

**flub**—Ḃí flub-flab, nó flup-flap, ag an leanb sa ṗluda, sa dríob. Ḃí flub-flab ag an bfear meisce agus aige n-a ċuid éadaiġ ag d'iarraiḋ eiriú: nó, nuair a ḃéaḋ sé sa t-siúl sa ṗluda. Nó ag éinní, dá mbéaḋ sé ag buala na gcos anuas go tapaiḋ sa tralaċar (slaċar).

**flúirseaċ**—Beiḋ bliain bréá flúirseaċ againn i mbliana=ana-tora a ḃeiṫ ar gaċ aon t-saġas síl.

**foċais**—Cloċ clúdaiṫe le h-uisce na fairrge, aċ í náċ mór ar barra: cloċ ḃáiṫe. Foċaisí.

**foċal**—Poll a ḃíon i gcroiḋe an ṗráta, nó an tuirnaip nó i lár úḃail. Tá na prátaí lán d'ḟoċail.

**focal**—Ar m'ḟocal nár deinear é. Dúḃairt sé an ċainnt d'ḟocla gearra=go cóṁngaraċ: nó, na focla ḃeiṫ mion aige. Is díreaċ é an fear a ċoimeádan a focal: nó, a ċoimeádan le n' focal. Ḃí an ḃeirt ó focal go focal gur ḃuaileadar a ċéile. Ḃíodar ag taḃairt na bfocal dá ċéile=ag aiġneas, nó ag baisteaċán. Deinim amaċ dom focal i gcóṁnuí=ní ḃrisim m'ḟocal aon uair. Fear meastúil air féin seaḋ é a ḋeinean amaċ dá focal=meas a ḃeiṫ aige air féin. Ḃí faor uirṫi agus í ag cur na bfocal di go tiuḃ tapaiḋ. Níl aige aċ focail Ḃéarla, nó focail beaga Ḃéarla=roinnt beag den mḂéarla. Ḃíodar ón bfocal beag go dtí an bfocal mór gur ṗleannaċadar a ċéile go te. Focal leis féin a dúḃairt sé=focal dá ċuid féin, focal a ċúm sé féin.

**fód**—Tá portaċ dá fód déag (ar aoirde) againn. Tugas ropa den scian don gcapal aċ níor ċuaiḋ i bfód air, nó ann=níor ċuaiḋ isteaċ ann. Ní raġaḋ éinní fé ḃun piléir (pléir) i bfód ar rón. Talaṁ gan fód=gan barra. Níl aon fód ar an bpáirc seo=níl uirṫi aċ an croicean: tá sí lom i gcúrsaí cré maiṫe. Tá fód maiṫ cré ar an ngort san. Fear gan fód, gan fuaimint é sin=

éadtrom 'na ṁeaḃair: gan puinn staidéir a ḃeiṫ air. Níl aon ḟód ar Ṡeán: nó, ann. Tá breis ḟóid ar an abairt sin, san abairt sin=ciall, doiṁneas, tuiscint, fuaimint. Tá breis ḟóid ar an bfocal san, sa bfocal san, a ḃreis air seo=mar seo ṫuas: is fusa aḋmaḋ, tuiscint, a ḃaint as. Claiḋe fód sicíní=claiḋe 'na mbíon gaċ re brat cloċa is cré. Ṫugas buala maiṫ don mbuaċaill a ċur fód air. Tóg an ṁóin fód ar ḟód='na fód is 'na fód. Ḟóidín gaḃaig=fóidín éadtrom feóla a ḃainfá as do ṁéir, nó aon ċuid díot. Bíon cuma an ḟóid ar an ngearra—dá ġearra ḃeiṫ ann, agus iad ag teaċt isteaċ i n-aon ṗoinnte aṁáin. Is féidir an ḟeóil ḃeiṫ bainte amaċ ar fad, nó ag eiríġe amaċ. Is féidir an fóidín sin ḃeiṫ i gceirt i n-éinní eile socas (seaċas) feóil: aċ aṁáin an dá ġearra ḃeiṫ ar ċuma taoḃ agus ceann an ḟóid ṁóna.

FÓDÚIL—Fear fódúil=fuaimintiúil, staidéarṫa, tuiscionaċ, gan ḃeiṫ éaganta. Ní h-aon obair fódúil ḃeiṫ ag scaipe airgid mar sin.

FOĠA—Tugaḋ foġa fén mbanc=sáġa. Deineaḋ giotaí foġa den gclaiḋeaṁ, d'éinní=smidiríní.

FOĠAIL—Dein na h-asail ana-ḟoġail ar an gcoirce=díoḃáil. Is mór an ḟoġail atá déanta ag an gcapall tréis na h-oíċe. Bíd ag goid is ag foġail is ag fuadaċ=iarraċt ṫapaiḋ nuair ná béaḋ éinne ag féaċaint. Tá an coirce i n'ḟoġail ag an mbramaċ=loitite. Ṫánadar ag meas na foġlaċ. Sé fáil an ḃramaiġ tréis na foġaile é=nuair a ḃéaḋ an díoḃáil déanta, nó an rud gan puinn maiteasa. Sé cuardaċ na snáṫaide sa ḃfoġail agat é=gan puinn seans go ḃfuiġfí an rud a cailleaḋ.

FOĠLUIM—Tá foġluim ar an mbuaċail sin.

FÓĠMAR—Náċ éactaċ an fóṁar atá ag breiṫ ort?=deaḃa: bruid oibre.

FÓĠNAIM—Tá airgead Ṁeirice ag fóġnaṁ go maiṫ do ṫír na h-Éirean.

FÓGNAṀ—Níl Gaoluinn ar aon fógnaṁ agat=go maiṫ ar aon ana-ṡlí. Nó, éinní eile. Níl an ċainnt go maiṫ ná ar fógnaṁ ná ar feiḋm agam. Nílim go maiṫ ná ar fógnaṁ ionnam féin indiu. Níl aon t-seómra ar fógnaṁ agam anso=go maiṫ: mar ba ċeart. Ní h-aon ḟear ar fógnaṁ ċun cainnt a ḋéanaṁ tu=ní féidir leat í ḋéanaṁ go maiṫ. Muise go deiṁin, ní h-aon ḟear ar fógnaṁ an té a ḟeasóċ tromuíoċt den traġar san=deag-ḟear.

FÓGRAIM—D'ḟógras uaim i n-ainm an diail é=duḃairt leis imeaċt uaim i n-ainm an diail. Ċuais amaċ, a buaċaill, tréis mise a ḋ'ḟógairt ort fanaċt istig=foláraṁ a taḃairt duit. D'ḟógras air é ḋéanaṁ=tugas órdú, foláraṁ, dó. D'ḟógair sé na ba ḋom=dúḃairt liom gur ċuadar i ndíoḃáil air, is gan leigint dóiḃ dul isteaċ a tuille. Táim ag fógairt an arail seo duit. Ḃíon sé am ḟógairt (nó am ḟógairt soir siar), is ag rá gaċ ní liom=ag carcaini orm: am ḟógairt don ḃfear tíos, don ndial—á rá leis an ndial me taḃairt leis. D'ḟógruíos di go raiḃ an teine curṫa síos go h-olc aici=ċuireas i n-úil go maiṫ di. Ní h-aon ḋroċ-ḟógairt é. Fógair don ndial an obair sin, an scéal san=scaoil uait i n-ainm an diail é. D'ḟógras uirṫi ná raiḃ sí ag déanaṁ na h-oibre mar ba ċóir. D'ḟógair sé orm an madra do ċur an doras amaċ. Nó, d'ḟógair sé ḋom. Fógair amaċ anso ar an madra=abair leis buala amaċ. Tá na caoire sa ċoirce: fógair suas orta=a rá leó le liúġ, nó le fead, nó i slí éigint, bailiú amaċ. Nó, bagair suas orta. Aċ, bagair suas an ḃó=tiomáin. Ḃagruíos an madra leis an gcapall=ċuireas leis an gcapall é.

FÓGRUÍOL—Nó, fóġrail. Tá an fear boċt ar fóġrail; nó, ar an ḃfóġrail=ar an ḃfán. Tá sé imiṫe ar fóġruil agus is fada go ḃfuaireas (ná fuaireas) aon tuairisc uaiḋ. Ní imeóiḋ éinní ar fóġruíol ón mbuaċaill siúḋ=amú. D'imiġ mo ṁac go Meirice uaim agus ḋ'ḟág ar fóġruíol anso me=gan áird, gan ċrí: ar an dtráiġ. Ċuadar go dtí coláiste Gaoluinne, aċ ní raiḃ aon ṁúinteóir ann dóiḃ; agus d'ḟág san ar an dtráiġ, ar fóġruíol, ar an ḃfóġruíol, iad. Tá an leaḃar san ar fóġruíol i dtaoḃ éigint sa tseómra=amú.

FÓIDÍN—Ḃíos ag gaḃáilt suas i gcoinniḃ an ċnuic agus d'imiġ fóidín gaḃaig óm ċois=blúire den dtalaṁ a ġearras lem bróig. Feic fód.

FOIĠNE—Beart gan leiġeas foiġne is fearr air=sí an ḟoiġne an leiġeas is fearr air. Bíoḋ an ḟoiġne agat= bíoḋ foiġne agat=tóg go foiġneaċ é; nó foiġneaċ. Dá mbéaḋ foiġne agat ar gaċ aon ní a beifar a rá leat, ba ṁór an scéal é. Ċaiṫear foiġne a ḋéanaṁ ar an marla a tugaḋ dom=é ṫógaint go foiġneaċ: gan preaba. Tá an sneaċta againn sa deire, agus is fada an ḟoiġne a ḋein sé= is fada a bí ṡé gan teaċt, nó ag faire ar ṫeaċt. Tóg an ḟoiġne ċun na h-oibre sin=fuireaċ fada: aimsir go leór: ná bíoḋ aon deaḃa ort ċuige. Ċuireas síos ar leaḃar seaċtain ó ḟoin is níor ṫáinig sé go dtí indiu. Ṫógadar go breá foiġneaċ é i mḂleá Cliaṫ.

FOIĠNÍĠIM—Táim ag cur suas leat fada go leór, is ní foiġneód leat a ṫuille=ní ḋeinfead a ṫuille foiġne. Ní féidir liom foiġneaṁ leis an saġar san oibre.

FÓIL—Fóil ar do láiṁ=fan fada: fan bog: ná tagaḋ do láṁ anuas: ná dein an gníoṁ—nuair a ḃéaḋ duine ag stop duine eile ó rud éigint a ḋéanaṁ. Fóil ort; fóil oraiḃ=fan, fanaíḋ, go fóil.

FOILLSÍĠIM—Táimíd ag foillsiú ár ngnóṫa=á tosnú, á ċur ar bun: ag tosnú air. Táimíd ag foillsiú ar na prátaí ċur: ar an nGaoluinn a d'foġluim, is mar sin de. Táim ag foillsiú suas ċun dul abaile: ċun mo ċeaċta scríoḃa=ag ullṁú (ullú).

FÓIR—Táim ag cur na fóraċ suas ar an gcruaċ ṁóna= na fóid a cuirtear ar an dtaoḃ amuiġ ċun í ċoimeád i n-eagar. Tá Gaoluinn tar fóir agat=tar an gcuid eile ḋí a ḃíon ag imeaċt: tar an gcoitiantaċt. Tá na leaḃarṫa i ḃfóiriḃ a ċéile agat ar an mbórd bun ós cionn le ḃeiṫ caiṫe ar fuaid an tseómra=i dteannta a ċéile: i n-aonaċt: i ḃfoċair a ċéile. Bíoḋ is go raiḃ sé boċt ċoimeád sé a ċlann i ḃfóiriḃ a ċéile go raḃadar i ndann

(i ndán) déanaṁ dóiḃ féin. Bíon me héin agus Tomás i ḃfóiriḃ a ċéile gaċ aon lá. Beimíd go léir i ḃfóiriḃ a ċéile ar a ball, le congnaṁ Dé—ar neaṁ.

FÓIRIM—Níor ḟóir sé puinn orm=níor ṫug puinn caḃraċ dom. B'éidir go ḃfóirfiḋ an obair seo fós=beiṫ tairḃeaċ, úsáideaċ. Ba ċeart fóiritint ar na daoine gur dóġaḋ a gcuid=cabair a taḃairt dóiḃ. Ṫugamair, nó ḋeineamar, fóiritint orta.

FÓIRÍOR—D'ḟág sé ar fóiríor me=ar fóruil.

FÓIRLEITEADÚIL—Tá an focal san fóirleiteadúil=ana-ċoitianta: ar fuaid na tíre. Is féidir le h-éinní beiṫ aṁlaiḋ.

FÓIRLÍONTA—Fear fóirlíonta=fear teann; go mbéaḋ lán a ċuid éadaiġ ann. Capall fóirlíonta=dingte, teann.

FOIRTIÚN—Ḃíos ag tuilleaṁ m'ḟoirtiúin.

FOISCEALAĊ—D'iṫ sé foiscealaċ maiṫ=scraḃa maiṫ den mbia. Taḃair leat foiscealaċ maiṫ den ḃféar ċun an ċapaill=síntús maiṫ. Ḃí foiscealaċ maiṫ ólta agam=ní raḃas ar meisce aċ ḃí roinnt ṁaiṫ tiar agam. Foiscealaċ éisc, móna, airgid, Gaoluinne, prátaí, coirce, bíḋ=roinnt cuiḃraċ maiṫ; lagar, cosúlaċt. Ċuala foiscealaċ maiṫ agus ṁaiṫ.

FOITIN—Nó, fuitin. Scaoil an t-árṫaċ a h-anncaire uaiṫi i mbéal na Trága Báine ag tógaint fotana.

FOLAṀ—N'ḟeaca riaṁ ag teaċt folaṁ tu=gan rud éigint agat. Ṫug sé coiscéim folaṁ=gan éinní beiṫ fén gcois san áit 'nar buail sé anuas í—fear, cig, a béaḋ i mbarra an staiġre, agus gan fios aige go raiḃ an céim deireanaċ curta de aige. Buille folaṁ=buille ná buailfeaḋ éinní—aċ an t-aer.

FOLAṪAĊTA—Ṫug sé folaṫaċta dom=rug sé isteaċ go daingean ar mo ṁuineál nó ar mo scóirnaiġ.

**folca**—Goidfeaḋ sé an folca te=éinní. Ólfaḋ sé an folca te. Iosfaḋ sé an folca te. Iosfaḋ sé na prátaí aníos as an bfolca te=aníos as an uisce fliuċaiġ 'na mbeidís ag beiriú.

**folláin**—Is folláin duit nár rugas ort=is maiṫ an ḃail ort: is maiṫ an scéal duit. Níor ḃ'ḟolláin dó ḃeiṫ i láṫair an uair sin.

**follaṁuiġim**—B'éigin dóiḃ an trangaláil a ḃí aca d'ḟullaṁú amaċ as an mbád=na neite trí-na-ċéile do ċur amaċ. Dullaḃú a deirtear.

**follus**—Tá sé le feiscint is le clos go follus=go soiléir.

**foluiḋeaċt**—Foluíoċt gan sinsearaċt ní féidir í d'ḟáil=uaisleaċt fola. Ní leigfeaḋ an foluíoċt dó na prátaí a d'iṫe=é ḃeiṫ ró-uasal dóiḃ.

**foluiġim**—Ní raḃas ag folaċa na fírinne uait=á ċur i bfolaċ, á ċoimeád uait.

**folúil**—Capall folúil, nó duine=go mbéaḋ an fuil ṁaiṫ ann.

**fonn**—Nílim i bfonn ċun oibre=i bfeirm, i bfuirm. Fonn a ġníġeas (a deinean) fiaḋaċ=obair, gnó, mar sin de. Ní ḋéanfá é muna mbéaḋ an fonn. Táimíd ag obair go géar i d'ḟonn is go mbeiḋ an cúram so déanta (fé ċois againn féin oíċe; nó, fé ḃráid an ċéad ċúram eile. I d'ḟonn é ḋéanaṁ i gceart a tánag=ċun.

**fónóṁaiḋ**—Fónóṁaḋ a ċuala. Ḃí sé ag fónóṁaḋ fúm=ag géar-ṁaga . searḃ.

**forc**—Ḃí sé ag cur fuirc agus sceana=ag báirtiġ go trom trom.

FORGAĊ—Bó a ḃéaḋ dá ḃliain gan gaṁain. Seanforgaċ. Feic bó.

FORMAD—Táim i bformad leat.

FÓRSA—Baineaḋ amaċ an talaṁ le seilḃ fórsa=le láṁ-láidir. Ḃí faor ar a ḟiacla ag cur na cainnte i bfórsa =i bfeiḋm: amaċ go tréan.

FOṪAINIÚIL—Tá an áit seo ana-ḟuiṫiniúil=fosca maiṫ a ḃeiṫ ann, nó fasca.

FOṪARAGA—Ċuala go raiḃ an bád ag imeaċt, agus is ansan a ḃí an foṫaraga orm, nó fúm, ag ropa gaċ rud isteaċ sa ṁála=deaḃa agus fústar. Ḃí foṫaraga orm ċun na traenaċ=deaḃa uaṫḃásaċ. Is minic a ċuir fear an ṗuirt foṫaraga orm nuair a ḃí sé ag imeaċt agus gan na leitreaċa críoċnuite agam. Aoirde (an) deaḃaiḋ seaḋ é.

FOṪRAĊ—Tá an tiġ i n'ḟoṫaraiġ=briste, tuitiṫe anuas. Tá Seán i n'ḟoṫaraiġ ag an ólaċán, ag an droċ-ṡláinte. Tá sé i n'ḟoṫaraċ salaċ ag an ól=séite suas, agus gan ċrí ná áird air.

FOṪRAM—Tá foṫram im ċluais=glóraíl. Ḃéaḋ san i gceist dá n-imeóċ an t-sáile isteaċ.

FRAOĊ—Tá an focal san am ċeann aċ tá sé sa bfraoċ orm i láṫair na h-uaire=amú—mar a ḃéaḋ biorán i mbeart féir. Tá an scéal imiṫe sa bfraoċ, nó imiṫe 'on bfraoċ, orm. Tá an leitir sin imiṫe sa bfraoċ i mball éigint imeasc mo ċuid leaḃar. Tríd an saol is tríd an bfraoċ d'ḟan púnt im póca=tríd agus tríd: tréis an cuardaċ go léir: tréis na gcostaisí go léir: tréis an tsaoil.

FRATAĊA—Cúplaí. Maidí snaiḋmta. Boimbéal=an áit atá ós cionn an ḟalla díreaċ ar an dtaoḃ istiġ. Búnda-

lac—amuiġ. Cloċ ḃúndalaiġe. Cloċ an ċúinne. Scrataċa, nó scraitíní. Tá an speal i n-áirde i ḃfrataċa an tiġe. Níl éinní fé ḃúr, nó fé ḃúir, an tiġe againn=fé ḋíon an tiġe. Maide droma=an maide a ḃíon ag gaḃáilt trearsna i mbarra an ḋín, ó ċeann ceann an tiġe.

FREAGRA—Ní ḃfuairear aon ḟreagra ar, nó as, mo leitir. Ní ḃfuairear fíor freagra ó éinne=freagra ar bit.

FREAGRAIM—Is mór a ḃeiḋ le freagairt ar a ball againn=beiḋ orainn freagairt i mórán. Níl éinní sa nGaoluinn ag freagairt don ḃfocal san=díreaċ cosúil leis, ar aon ḃrí aṁáin leis. Ní ḟaca aon ḃó ar an mbóṫar indiu ag freagairt do sna cóṁarṫaí sin. Go ḃfreagraiḋ Dia an súil, an ġuiḋe: go ḃfreagraiḋ Dia tu=pé ní a ḋ'iarran tu a ḃronna ort. Tusa á rá is Dia aṫ ḟreagairt. Níl aon ċeann de sna ceisteana san ná fuil an ḟreagairt ċéadna uirti, nó orta.

FREANNG—Ċuir an buaċaill freanng san asal le buille ṁaide=crapaiteaċt: caime: i slí go mbéaḋ an t-asal ag imeaċt cam. Cuirfeaḋ freaingí ionat, nó ort, a ḃuaċaill, muna n-iompuróir tu héin=tinnear i dtreó go mbéaḋ sé crapaite ag an bpian. Suiḋ síos nó bé go gcuirfinn freangaí, nó freaingí, ionat: freangaí tinnis. Táim lán d'ḟreaingí. Tá freaingí ionam ar faḋ. Ní féidir liom mo láṁ a ṡíne amaċ ná scrí ag na freaingí atá inti. Tá freanng im buineál (muineál) ó ṁaidin=an féitleóg reaṁar beiṫ teinn, nó rud éigint, i dtreó ná féadfá an muineál a ċasa. Tá freanng 'na ḃéal ag crapa an neóráin=an béal beiṫ casta i leaṫ-taoiḃ, nó crapaite. Ḃaineaḋ blúire as mo ḃéal is d'ḟan freanng na ḋiaiḋ. Tá freanng im ḋrom is cróilí ionam aici—féiṫ crapaite, nó as inead, nó rud éigint mar sin fé ndeár é.

FRISEÁILTE—Uḃ fríseáilte—is mó a deirtear é sin ná úr. Aċ, iasc úr, feóil úr. Arán fríseáilte. Arán seanda, cruaiḋ. Uiḃe seanda.

FRUIG—Ní raiḃ oiread na fruiġde ann=ní raiḃ an ní is lúġa. Níl oiread na fruiġde i Séamas ó ḃeiṫ ag caiṫeaṁ

tuitíní. Níl oiread na fruiġde ort=níl faic. Ḃí teine ċreas á ḃaint rómpa is 'na ndiaiḋ sa ḃóṫar i slí go ḃfeicfá fruiġ a ḃéaḋ timpal=an rud is lúġa.

FUAĊLAIN—Snáitín a castar ar an nduḃán nuair a ḃíon baiġte air.

FUAĊT—Tóg sé, nó fuair sé, fuaċt ó ḃeiṫ amuiġ fén mbáirtiġ. Ní mar a ċéile sin agus slaġdán.

FUADAĊ—Ġeóḃaḋ an leaḃar san le goid nó le fuadaċ= i slí éigint.

FUADAR—Níl fúta aċ fuadar ná feadair=fuadar gan eólas, gan tuiscint. Is dóiġ liom go gceannóiḋ sé mo ḃó mar tá fuadar maiṫ fé.

FUADARÁIL—Níl éinní cóir á ḋéanaṁ aige aċ é ag fuadaráil soir siar suas síos=fuadar fé, aċ gan aon tora.

FUAĠÁIL—Tá mo léine fuaite ḋem ḋrom leis an allus. Ní le fuaġáil a ceangluíoḋ iad aċ le cnaipí is lúba.

FUAID—Cuirtear bran is prátaí is coirce ar fuaid a ċéile don mbó.

FUAIM—Is binn liom fuaim na trága is na dtonn. Ḃíon guṫ ag baint le h-aṁránuíoċt is le duanaireaċt.

FUAIMINT—Níl aon fuaimint leis an ngnó san, le h-éinní=ciall, staidéar, brí, éifeaċt. Níl fuaimint fir i n-aoċor leat. Ḃíon fuaimint leis na daoine, óg agus críona, a breis ar a ċéile. Fear gan fuaimaint, gan fód, gan éifeaċt.

FUAIMINTIÚIL—Fear maiṫ fuaimintiúil=éifeaċtúil. Long ḃreá fuaimintiúil=deártaṫaċ: éifeaċt inti is faor.

FUAIR-TÉ—Ní h-aon fuair-té tu=duine fuar, fánaċ, failliġteaċ, gur cuma leis; agus a ḃíon ag spárailt na gcnáṁ.

FUAIRTNÍN—Ḃíos im fuairtnín ar an gcaṫaoir, sa leaba, cois na teine, ós cionn na teine=crapaite, bailite isteaċ le ċéile. Níor ḋein sé aċ aon ḟuairtnín aṁáin ḋen ḃpáipéar agus é ċaiteaṁ isteaċ sa teine=é ḃailiú isteaċ le ċéile i n-aon ċeirtlín aṁáin, brúite. Tá fuairtnín breá gruaige aici=cúl gruaige nuair a ḃíon sé fillte casta ar a ċéile tiar nó i n-áirde. Tá fuairtnín ḋo ċinn go glórṁar fén ngréin. Ḋeinear fuairtnín marḃ ar an mbótar ḋen mbitúnaċ le h-aon ḃuille ḋorn aṁáin=cnapán. Nuair a ḃíon ainṁí i n'ḟuairtnín bíon a ġéaga crapaite bailite isteaċ ċuige nó sé. Ní mar a ċéile rud a ḃeiṫ i n'ḟuairtnín agus é ḃeiṫ fillte.

FUAR—Tig fuar follaṁ—tig na n-ainḋeiseóirí. Tig bíḋ agus beaṫa an taoḃ eile ḋe sin. Tig fuar feannaiḋeaċ gan ṗioc gan faic. Tá fuar agat ḃeiṫ ag laḃairt liom=gan tairḃe. Ḃíomair ag tuitim fuar marḃ ag gáirí. Tá an scéal san fuar anois=ní bítear ag cainnt air: seana-scéal imiṫe seaḋ é, ná bítear á ṫaḃairt ar barra. Tá na daoine uaisle ag caiteaṁ a ndínnéir ar an mbán fuar=iad a ḃeiṫ suiḋte anuas ar an mbán, gan ḃórd gan ċaṫaoir, gan faic. Lá breás a tugtar orta, aċ béidir go raġaiḋ an ainm sin i ḃfuaire orta=ná beiḋ sé orta seasta: go mbeiḋ sé ag dul ar ceal i ndiaiḋ a ċéile. Nó, béidir go raġaiḋ an scéal san i ḃfuaire orta.

FUARAIM—Nílim aċ ag fuara na h-aimsire=ag meilt.

FUAR-ĊÁSAIM—Ḃíon sé ag fuar-ċásaṁ=ag síor-ċásaṁ. Siúd é mar a ḃíon an breóiteaċán, uaireanta; nó an té a ḃíon ag gearán mar ġeall ar é gan ḃeiṫ fé raċmas ná fé raḃairse.

FUARMÁIL—Ḃíon fuarmáil aige sna finneóga is na doirse nuair a ḃíon an gála ann=fuaim ṁór: cnagarnaċ. Tá fuarmáil i n-áirde an staiġre—daoine ag siúl go trom, is rudaí ag tuitim, agus mar sin ḋe. Ḃíon fuarmáil ṁaiṫ ag an anncaire nuair a bítear á scaoile síos tríd an bpoll éaluite, agus á tarac. Fuarmáil cainnte=glór mór láidir. Ná siúlófá socair agus gan an fuarmáil sin go léir ḃeiṫ ort? Dá mbéaḋ scata buaċaillí le ċéile is

iad ag caint is ag scréaċaiġ, is ag caiteaṁ rudaí, agus mar sin de, ḃeidís ag fuarmáil agus fuarmáil ar siúl aca.

FUARMÓIR—An sagas trátair go mbíon láṁ anuas air 'na sos agus láṁ eile laistíos ag casa. Sa trátar féin bíon an dá láiṁ ag casa. Lár an fuarmóra.

FUAR-SPREÓSAĊ—Tá'n tu fuar-spreósaċ sa nGaoluinn=níl suim ná dúil agat inti: neaṁ-spéiseaċ: gan spéis. Duine fuar-spreósaċ sead é=gan spéis i n-éinní.

FUASCAILT—Ní ḃfuaireamair fuascailt fós ón gcruatan=sos: scaoile.

FUAT—Dá n-iosfaḋ duine uḃ loḃta (lofa) ċuirfeaḋ san fuat na n-uḃ air—ḟéanfaḋ sé iad, is ní ḃfuiġeaḋ taitneaṁ asta. Is minic a ṫug máṫair fuat dá h-uan agus é d'ḟágaint 'na deaḃaiġ (diaiḋ)=druim láṁa: mío-taitneaṁ. Ċuireas fuat an tiġe ar na cailíní a ḃuailfeaḋ isteaċ muna mbéaḋ mise. Dá mbéaḋ droċ-ḃreóiteaċt i dtiġ ċuirfeaḋ san fuat an tiġe ar daoine=níor ṁait leó é: ḟéanfaidís, ċoimeádfaidís amaċ uaiḋ. Ċuir sí fuat an tiġe orm le n-a teangain. Ċuir rud éigint an fuat ar Ṡeán mar níl sé tagaite tar n-ais ó ṡoin. Is fadó a ṫugas fuat do sna h-uiḃe=d'eiriġeas asta; gan aon ḃaint a ḃeit agam leó.

FUIĠEAĊ—Tá bliain go fuiġeaċ ann ó ḃíos anso ceana=go bog, agus níos mó. Tá obair go fuiġeaċ le déanaṁ againn dá ndeinfimíst é=go fairsing. Tá sé ag obair go fuiġeaċ=go breá rábaċ tiuḃ. Ag aṁrán go fuiġeaċ=go breá bog dó féinig. Tá an Ġaoluinn aige go fuiġeaċ=mórán di.

FUIĠLEAĊ—Is fearr fuiġleaċ ná easnaṁ=breis. Tá fuiġleaċ gas ann ċun prátaí maite=an iomarca. Ġeóḃair an méid a ḋ'fanfaiḋ fuiġleaċ=spárta. Tá fuiġleaċ agam=breis is mo ḋóṫin. Ḃeiḋ fuiġleaċ colata againn. Tá fuiġleaċ cainnte aige ċun aon ṁait a ḃeit ann. Tá fuiġleaċ maiṫ aráin agam ceana. Ḃeiḋ fuiġleaċ maiṫ agam sa méid sin. Tá fuiġleaċ slí tógta suas agat=breis is do ḋóṫin.

**FUIL**—Is baol liom ná fuil na scamóga ar fóġnaṁ aici mar ċuir sí fuil amaċ inné. Nó, brúċt fola, nó tonn fola=mórán le ċéile. Ḃaineas fuil ṁairt as=mórán fola. Ḃí fuil ṁairt tímpal an tobair tréis na troda. Ḃain an obair sin allus fola asainn=allus trom: an t-allus is duairiúla.

**FUILIĊEAĊ**—Nílim fuiliċeaċ=níl puínn fulaig, puínn den ḃfulag, ionam. Cúrsa do-ḟuiliċeaċ é sin=gur deacair é d'ḟulag, é ṡeasaṁ.

**FUILIĠÍM**—Sin cúrsa ná fuiliġíon moill=cúrsa go gcaiṫfar cúram a ḋéanaṁ de, aire ṫabairt dó, gan ṁoill.

**FUILṠRÓN**—Imiġ, nó béidir go gcuirfinn fuilṡrón leat=fuil as do ṡrón, led ṡrón.

**FUINNEAṀ**—Ḃí fuinneaṁ á ċur aige le n-a ṫuairimí=á dtabairt amaċ go fuinniúil.

**FUIRSIM**—Tá an iomarca fuirse fút=deaba, fúdar, siúl anonn is anall. Ní ḃead ag fuirse leat a ṫuille=ag plé, ag straca. Tá an pláta briste agat agus ní h-aon úna é, mar ḃí an iomarca fuirse fút. Is anaṁ a riṫean leis an ḃfuirse. Tá an cúrsa san síolta fuirsiṫe fálta againn=scrúduiṫe i ngaċ uile ṡaġas cuma: socruiṫe suas go breá—ar nós an gort go gcuirfá an síol ann: ansan an cré d'ḟuirse, agus falla a ṫógaint tímpal air ċun gaċ droċ-ní a ċoimeád amaċ. Ḃéaḋ gaċ ní déanta dó. Táim ag fuirse liom tríd an gceaċt=ag treaḃa: obair ṫréan ċruaiḋ ġarḃ á ḋéanaṁ agam.

**FUISTE-FÁISTE**—Ċaiṫeas an pléascán isteaċ 'on dteine mar níor ḋeineas aċ fuiste-fáiste de=níor ḋeineas éinní de: níor ċuireas aon naiṫ ann, mar nár ċeapas go mbéaḋ aon díoḃáil ann. Níl sa ċúrsa san aċ fuiste-fáiste=neaṁ-ní: rud náċ fiú tráċt air.

**FULAGAĊ**—Nó, fuiliċeaċ. Tá sé fulagaċ. Tá fulag ar ṡoċ agus ar ann-ṡoċ ann, nó aige=ar gaċ aon tsaġas ní.

FULCA—D'ólfaḋ sé an fulca te=an t-uisce a ḃéaḋ ag fliuċaiġ: ólfaḋ éinní. Íosfaḋ sé amaċ as an bfulca te, as an bfliuċa, é.

FUT—Ḃí fut fuaim fotrom ar fuaid an tíġe aige nuair a ṫáinig sé isteaċ ag lorg a ṗípe=glór mór láidir: cainnt árd: mórán fuama béil.

G

GÁ—Teastuíon sé uaim is tá gá maiṫ agam leis.

GA—Ċuireas mo ga ionat=gaṫa, crúca. Tá a ġa aige ionam=tá paor aige orm.

GAḂÁIL—Gaḃáil ṁaiṫ seaḋ í=stuif a ḋeinean an gnó i n-ineaḋ bláṫaiġe ċun taos a ḋéanaṁ. Ċeannuíos buidéal gaḃálaċ. Deinean plúr géar an gnó uairteanta. Cuirtear ag géarú cois na teine é—an plúr.

GAḂAIM—Táid gabṫa san obair=ceangailte isteaċ ann. Táim gabṫa aige sna daṫaċa=tá greim aca orm. Is maiṫ a ḋeinis gaḃáilt ṫairis=gan aon ċur isteaċ a ḋéanaṁ air. Gaiḃ sé tríom, nó trím ċroiḋe, iad a ḃeiṫ ċó fliuċ san. Tá Seán ag gaḃáilt amaċ ar Ṡéamas sa rás, sa ċomórtas=ag dul ċun cinn air; á ṡárú. Tán tu gabṫa isteaċ sa tsaol anois, nó tríd an saol=cuid ṁaiṫ de feicite agat. Mairḃ an coileaċ agus gaiḃ a ċuid fola i n-árus éigint. Gaiḃ an braon anuas sa tsáspan=faiġ greim air leis an sáspan a ċur isteaċ fé. Tá mo ċroiḋe gabṫa suas ag an slaġdán=greamaiṫe, múċta. Gaiḃ air =buail é—ualaċ féir a ḃí i gceirt. Tá na seómraí go léir gabṫa=tógṫa suas, i n-áiriṫe. Níl an ḃean san gabṫa dréir a h-uairleaċta=gan an ġaḃáil, an ċóir, ceart ḃeiṫ uirṫi tímpal éadaiġe agus mar sin.

GAḂAL—Tá a eirball tairicṫe trí n-a ġaḃal ag an madra=idir a ḋá ċois deire. Ṫuit an paca cártaí i ngaḃal a ċéile anuas ar an úrlár=anuas ar a ċéile agus

trí n-a ċéile. Tá an tig tuitiṫe i ngabal a ċéile agus tá i n' ḟotaraiġ. Ṫuiteas i ngabal a ċéile anuas den gclaiḋe —bíon an corp trí n-a ċéile ċó maiṫ leis an dtig. Tá scaragaḃal agat=na cosa ḃeiṫ lúbṫa amaċ.

GAḂALÁN—An áit idir dá ṁéir, cig. Cor gaḃláin=cor laḋaire: créaċt istig ag bun dá ṁéar.

GAḂALÁN—Ṫáinig trí gaḃláin fiaḃrais air=3 taomana beaga. Gaḃalán breóiteaċta. Ṫáinig an slaġdán ċun gaḃlán fiaḃrais

GAḂLÓG—Gaḃlóg fir=fear go mbíon na cosa scarṫa lúbṫa amaċ ó n-a ċéile aige: fear camaċosaċ.

GAĊARA—Táim gaċara bliain leat=díreaċ ċó n-aosta leat: ċóṁ-aois leat (nó có-aois).

GAD—Tá gad orm gan é ḋéanaṁ=ceangal. Táim sé ġad agat é ḋéanaṁ, nó ċun é ḋéanaṁ. Gad bráġad=galar a ḃeirean greim ar an scórnaiġ i mbun an ṁuiníl agus i n-uaċtar an uċta.

GÁD—Táim 'na ġá go mór=gá mór agam leis.

GAIḊTE—Tá an cluṫa (cluiċe) ag dul 'na luiġe gaiḋte orainn=ag dul dian orainn, nó 'nár gcoinniḃ. Tá sé 'na luiġe gaiḋte orm go mbeiḋ an lá againn=táim deiṁniteaċ 'na taoḃ. Ċuaiḋ sé 'na luiġe gaiḋte orm. Ċuir sí an ċainnt 'na luiġe gaiḋte orm=sa treó gur ċuireas ana-ḟuím sa ċainnt; nó gur ċaiteas géille. Dá mbéaḋ ualaċ trom ar ḋrom ḋuine ní fada go mbéaḋ sé (an t-ualaċ) 'na luiġe gaiḋte air=ag goilliúint air go maiṫ: ḃraiṫḟeaḋ sé trom é. Tá an triomaċ, nó an ḃáisteaċ, ag dul 'na luiġe gaiḋte ar an feirmeóirí. Ċuir an ḃean na h-uiḃe guir 'na luiġe gaiḋte orm=díol liom iad i leiṫ is gur uiḃe fóġanta iad. Cuireaḋ an capall droċ-ṁianaiġ 'na luiġe gaiḋte orm ar an aonaċ. Ċuaiḋ an obair 'na luiġe gaiḋte orm=ġoill. Tá an troid ag dul 'na luiġe gaiḋte ort=ana-ḋian. Ċuireas an t-éiteaċ a tug sé na luiġe gaiḋte air.

GAIMBÍN—Gaimbín aráin=blúire beag. Gaimbín tobac, feóla. Gaimbíní raice a fuaireamair ar an ḃfairrge. Deimfiḋ an gaimbín seo go dtí amáireaċ me.

GAINEAṀ—Gaineaṁ ṡúraic=gaineaṁ go mbíon droċ-ḃun síos fúiti, agus a ṡúġfaḋ duine síos.

GAINNEAĊT—Tá an prúicre ag dul i ngainneaċt gaċ aon lá. Tá na daoine ag dul i ngainneaċt=i ḃfánuíoċt.

GÁIRE—Tá na prátaí ag gáirí táid có plúraċ san.

GAIRID—Táim ana-ġairid ar tobac, i dtobac, fé tobac=gan aċ an ċaol-ċuid de agam. Tá ana-ġairid dom ḋótin iċte agam. Is fada is is gairid a ḃeirean mo ċúram me=i ḃfad ó ḃaile agus cóṁngaraċ. Tá an duine beag san ana-ġairid dó féin=ana-ċruínn, sprúnlaite. Rugaḋ gairid orm=cuireaḋ i gcás me, gan aga agam ċun a ḋéanaṁ amaċ cad a ḋeimfinn. Táim ana-ġairid sa raḋarc. Ní tógfaḋ sé fiċe púnt ar an mbó ar maidin, aċ ba ġairid Dia leis cúig déag a tógaint ar ball=ḃí sé ana-ṡásta. Nára ḃeire Dia gairid ar m'anam. Sé is gairid Dia linn na laeteanta saoire ḃeit ann. Ná leig duit féin riċ gairid ar tobac. An rud is giorra is géire=an gad, nó an gaol, is cóṁngaraiġe ar dtúis. Ní féidir liom a tuille a ḋ'iṫe mar tá an bia ana-ġairid aníos. Is gairid eile go mbead cuiḃraċ. Tá an scéal beirte gairid air=tá beirte gairid ag an scéal air. Sin é mar do ċeapas féin go dtí le h-ana-ġairid=le fíor-ḋéanaí. Táimíd rite gairid i bplúr.

GÁIRSEÁLTA—Cainnt ġáirseálta=garḃ, borḃraite. Bíon borḃraiteaċt ag leanúint na cainnte sin. Nó, gairḃseálta.

GÁITÉAR—Poll a ḃíon isteaċ fé ċlaiḋe ó ṫaoḃ taoḃ.

GAL—Tá gal beiriuite ar do ċeann leis an allus. Tá gal beiriuite ar an ḃfeóil. Bím istig anso fén ngal=deataċ. Dún an doras i n-áirde ar an ngal. Tá sé ag casa amaċ orainn.

**GÁLA**—Tá gála láidir ann indiu ar muir agus ar talaṁ. Gála cíosa=iaraċt den gcíos: cíos leaṫ-bliana.

**GALAR**—Tá seaċt ngalarai an tslé (sléiḃe) air=gaċ uile ḟaġas díoḃ. Tán tu tuirseaċ, aċ ní galar éinne aṁáin é sin=ní tusa aṁáin atá cnagta mar sin. Tá blas na Gaoluinne ar do ṫeangain agus gura fada buan é do ġalar. Tá mo ġalar héin ort=tán tu ar mo nós héin: ċó h-olc liom héin: ar aon imeaċt aṁáin liom. An galar cam =galar a ṫagan ó uisce beiṫ ar an inċin (iniṫin), a ċuirean an rud go mbíon sé air ag iompó timpal.

**GAṀAIN**—Gaṁain deire bliana=gaṁain a béarfí go déanaċ sa bliain. Tá an bó ag úmpar gaṁna. Ḃfuil sé na bolán nó 'na ġaṁain (bainean)—laoġ nua-ṫagṫa ar an saol? Tá an gaṁain tuitiṫe sa bó: iompuiṫe, casta istig inti: i míoċrom (míoċoṫrom) inti. Ḃfuil aon ṁaiṫ ionnat ċun gaṁain a ḃaint do ḃó, nó a ṫarrac? Ċaiṫ sí mara-ġaṁain (marḃ-ġaṁain) uaiṫi, mar cuireaḋ an madra 'na diaiḋ. D'ḟéadfí mara-ġaṁain, leis, a ṫaḃairt air dá mbéaḋ sé 'na ḃeaṫaiḋ 6 nó 7 de ḟeaċtainí sar a mbéaḋ sé i n-am aici breiṫ.

**GAṀALL**—Fear nó buaċail go mbíon féaċaint ṁarḃ 'na ṡúile: agus cuma neaṁ-anaṁúil air—go mór mór insna súile.

**GAṀALLÓG**—An ainm a caiṫtear le bean nó cailín nuair a ḃíon an ċuma so tuas uirṫi.

**GAMBA**—Gamba feóla=cannta, blúire maiṫ.

**GAMBAIRNE**—Táim im ġambairne fuar díoṁaoín anso ó ṁaidin—fear nó bean a ṫagan isteaċ i dtig agus a ḋ'ḟanan feaḋ an lae istig gan faic a ḋéanaṁ. Gambairne =duine tútaċ, reaṁar, bog: cnapán feóla.

**GAN**—Ḋein sé brostú agus rug (rius a deirtear) ar an dritáir gan cur=ní raiḃ sé curṫa. Ní mór gan é ḋéanaṁ= caiṫfar gan é ḋéanaṁ.

GAN-ḞIOS—Tá an cúrsa san ceart go leór i gan-fios, aċ ní maiṫ liom a ṫuairisc do leaṫa amaċ go fóirleiṫeadúil =aċ é ḃeiṫ fé rún.

GAN-ḞIOSAĊ—Ḋeineas go gan-fiosaċ é=fé ċeilt.

GAN-ḞIOSUÍOĊT—Níor ól sé aon taoscán im láṫair-se, aċ dá ḃféadfaḋ sé ganḟiosuíoċt a ḋéanaṁ, ólfaḋ go binn. Ḃíon na scoláirí ag faire ar ganḟiosuíoċt a ḋéanaṁ nuair a ḃíon an máistir amuiġ=ag déanaṁ neite fé ċeilt. Ḃíodar ag déanaṁ ganḟiosuíoċta ar an ngoid=é ċoimeád riar, é ċoimeád fé rún. Ḃíomair ag ganḟiosuíoċt ar a ċéile=ag coimeád cúntaisí ó n-a ċéile: ag insint, ag spiaireaċt, ar a ċéile.

GANN—Ní maiṫ an ní an ġuiḋe gann=an ġuiḋe ná loirgíon tabartar aċ don mbeagán: do ḃeagán daoine nó d'éinne aṁáin.

GANNAĊÚIS—Tá gannaċúis orm=neaṁ-flúirse. Tig na gannaċúise=na ganna-ċoda.

GANNTAR—Níl aon ġanntar agam le h-airgead =gá.

GANNTARAĊ—Nílim ganntaraċ leis='na ġanntar, 'na ġá. Níl an focal san ganntaraċ anso=gann.

GAOL—Níl eatorra aċ gaol ana-finte=ana-fada amaċ. Tá báigíoċt ġaoil agam leat=gaol i ḃfad amaċ, gaol náċ gairid. Loscaḋ ġaoil. Cad é an gaol atá agat le Seán? Ní féidir liom aon ġaol do ċur isteaċ=do ḋ'áireaṁ, do ċóṁaireaṁ. Lánaṁa seaḋ A is B. Beirt ṁac dóiḃ seaḋ C agus D. Mac do C seaḋ E, agus mac do D seaḋ F. Tá C agus D a h-aon is a h-aon i ngaol (nó ġaol—sé sin, de ġaol). Tá E agus F a dó is a dó ġaol (nó i ngaol). Tá C agus F a h-aon agus a dó ġaol. Agus mar sin de síos amaċ.

GAOLṀAR—Tá na daoine sin gaolṁar dúinn=i ngaol linn.

GAOLTA—Duine dem ġaolta seaḋ Bríd.

GAORTUÍOL—Bíon Séamas ag gaortuíol go minic=cainnt árd agus búirteaċ á ḋéanaṁ aige. Nuair a ḃíos ag gabáil tar bráid ḃí sé ag gaortuíol orm ag lorg marcuíoċta=ag glaoċ amaċ go h-árd is go garḃ. Gaoṫruíl.

GAOṪ—Níl an bioránaċ san aċ ag cur gaoiṫe, nó ag tabairt gaoiṫe, as a ḃolg=ag cuma, ag insint éitiġ, nó éinní mar sin. Cuir ceann an ḃáid sa ngaoiṫ=i gcoinniḃ na gaoiṫe. Muna n-éistir scaoilfar an ġaoṫ tríot=an solas: cuirfead pléar isteaċ tríot. Ḃí sé ag tarac gaoiṫe siar 'na ḃéal, 'na ḃolg—fear a ḃéaḋ as anáil. Níl miam gaoiṫe sa spéir=put beag gaoiṫe. Tá anam maiṫ gaoiṫe ann=put deas. Níl agat aċ gaoṫ=cainnt gan bun, gan ṁaiṫ, gan ḋeártaṁ. Is cuma gaoṫ nó aer sa t-siúl. An ġaoṫ Ṁárta. Brioṫa, nó bréaṫa, gaoiṫe=put gaoiṫe. Tá an féar mar a ḃéaḋ coirce le gaoiṫ=coirce go mbéaḋ an ġaoṫ ag séide go bog air: gort de ċoirce luascánaċ. Tá gaoṫ ar a ġoile—nuair a ḃéaḋ sé ag tarac gaoiṫe aniar as a ġoile.

GAOṪAIRE—Gléas ċun aer a ṫarac isteaċ tré tiġ. Tá aer an tseómra ana-ṁarḃ, mar tá na finneóga dúnta is tá na gaoṫairí stopaiṫe.

GARḂ—Tá an bóṫar so ag dul i ngairíoċt i n-aġaiḋ an lae=ag eiriú níos gairḃe (gairí).

GARḂÓG—Is breá an ġarḃóg í=cloċ ṁaiṫ ċruinn ná béaḋ ċó mór le púimsiún.

GARḂUAIS—Corrabuais, corrabuaic.

GARGṪA—Tá mo láṁ ana-ġargta=cuma atuite tinn niṁneaċ uirti.

GÁRLAĊ—Tabair rud don ngárlaċ is tiocfaiḋ sé arís (nó amáireaċ)=imeaċtaí, buaċaill nó gearċaile óg; 3–7 mbliana, nó mar sin.

GÁRṀAC—Mac driṫár nó driféar. Tá gáringín ann, leis.

GARTA—Tá an cnoc lán de ġartaí i mbliana mar oscail an triomaċ mór amaċ iad=méiscirí: scoilteaċa beaga. Tá gartaí ar mo láṁa.

GÁRTAÍL—Ḃí sé ag gártaíl ar a ḋiċeal=ag scréaċaiġ. Nó, ag gaoṫruiol. Cad é an ġaoṫruiol atá ort, a ṁadáin?

GAṪA—Ṫuit sé amaċ as an mbád, agus láiṫreaċ ċuireas mo ġaṫa ann=crúca. Má ċuireann an seabac a ġaṫaí tríot beiḋ a rian ort. Ċuireas mo ġaṫa i Seán=ṫáinig saor agam air.

GÁTAR—Ḋeineas é bíoḋ is nár ġátar dom é=gá. Tá gátar leis. Éinní le linn gátair=nuair a bíon duine i ngátar tógfaḋ sé éinní: aon ḟuascailt. Ċuirfinn mo ġátar i n-úil le Béarla nó le Gaoluinn.

GÉ—Beiḋ an áit seo 'na tig géana sar i bfad ag an gcainnt=ana-ġleó beiṫ ar siúl ann.

GEAḂAR—Ní maiṫ an geaḃar é an buaċaill sin=mianaċ, earra.

GEAḂRUIĠIM—Tá an coirce geaḃraiṫe sa stiuca=fás glas ag teaċt amaċ tríd. Ṫáinig an eórna ar barra go maiṫ aċ níor ġeaḃair sí i gceart. Nó, geaḃraim.

GEAD—Tá gead sa bó, sa ċapall=paiste bán san éadan.

GEÁḊA—Ṫugas geáḋa siar go dtí an ngort=trus gairrid. Ṫugas geáḋa an ċnuic isteaċ indiu. An ḟaid ba ġeáḋa ar roṫar ṫabarfá trus maiṫ sa ċois air. Geáḋa maiṫ fada.

GÉAG—Ana-ḋroċ-ġéag seaḋ an duine sin=mianaċ, earra.

GÉAGÁN—Géagán den muir, den gcrann. Gabailín, nó góilín=focal eile ar ġéagán mara.

GEAIRID—Gairid. Táimíd ag dul geairid sa ḃia. Táim geairid go maiṫ=boċt.

GEAITIRE—Bé ná béinn-se i bfad eile ag scúḃa geaitirí (nó geitirí) duit, nó leat=ag cur suas leat, ad tógaint bog.

GEÁITSÍ—Níor ċuir na geáitsí sin aon úna orm=imeaċta go mbéaḋ tóirtéis is eiríġe i n-áirde ionnta. Cuir uait an ġeáitseáil, agus bí ar nós gaċ éinne eile.

GEAL—Níl croiḋe geal agam dó i n-aoċor=ní maiṫ liom é: níl deaġ-aigne agam dó. Nílimíd geal dá ċéile=gan deaġ-ċroiḋe ḃeiṫ againn dá ċéile: gan ḃeiṫ istig ró-ṁór le n-a ċéile. Nílim ró-ġeal i n-aoċor dó mar dein sé tromuíoċt orm indé.

GEALAĊ—Níl ann aċ leaṫ na gealaiġe fós. Tá an ġealaċ lán. Níl aċ corráinín beag ar an spéir di. Ċuaiḋ Séamas 'na ġealaiġ=as a ṁeabair. Tá sé ag dul le gealaiġ=an ní céadna. Beiḋ an ġealaċ ar deire na h-oíċe anoċt=ann i ndeire na h-oíċe. Oíċe ġealaiġe=oíċe go mbéaḋ solus na gealaiġe ann.

GEALACÁN—Gealacán na ṡúile=an ċuid ḃán. Gealacán an uiḃ=an roinnt ná bíon buiḋe.

GEALAIM—Táim im ṡuiḋe ó ġeal lá; ó ġeal an lá; ó ġeala an lae, beag náċ. Ḃuail sé liom ar ġeala an lae. Táim ag geala an tíġe=ag cur aoil air. Tá an coirce ag geala, aċ raġaiḋ sé seaċtain eile sar a mbeiḋ sé ċuin bainte. Ní ġealfainn don dtairiscint sin i n-aoċor=ní ġealfaḋ mo ċroiḋe dó: ní osclóċ mo ċroiḋe dó: ní ṫaiṫneoċ sé liom.

GEALAS—Íslig an lampa: tá an iomarca gealais againn=solus. Ní maiṫ liom an gealas nuair a bíon sé

ró-láidir. Ní raġaiḋ aon ḃreac i líon anoċt mar tá an iomarca gealais sa ḃfairrge. Gealas mo ṡúl=an ċuid díoḃ a ḃíon geal: an gealacán.

GEALL—Ḃí sé geall le gol=le ḃeit ag gol: ana-ġairid dó. Siad na prátaí an geall is mó atá againn=taca: earra ċun airgead a ḋéanaṁ. Tá an t-iasc ċó mait de ġeall leó. Ní mór na gill eile atá againn. Is geall le duine liom féinig anois tu=cosúil le, gairid do. Is geall le scéal nua é ċloisint uait-se. Is dóiġ liom go ḃfillfeaḋ amáireaċ, aċ ní ċuirfinn m'anam i ngeall leis=ní ċuirfinn m'anam síos mar ġeall, 'na ġeall, go mbeaḋ tar n-ais. Tá sé geall le briste agat=suas le briste. Is geall airgid gaċ aon tsaġas stuic anois=rud a taḃarfaḋ airgead isteaċ. Luaċ a 4/6 de ġeall roimis an gcoga ḃí £3 le fáil air mé. Ḃa ḃeag nár ġeall báis dom é taḃairt isteaċ as an ḃfairrge=ḃa ġairid don mbás agam é taḃairt. Ċuireamair, nó ḃuaileamair, síos geall. Ḃa ġeall báis dom mo ṁac a leigint uaim go Meirice=tug sé i ngiorraċt don mbás me.

ĠEALLAIM—Tá na prátaí ag geallúint go mait=é ḃeit de ċuma orta go mbeid go mait.

GEALLARSAÍ—Teastuíon feiḋre geallarsaí uaim=guailleáin. Tá mo leat-ġeallars briste.

GEALTAIĠE—Tá Nóra le gealtaiġe: imite le gealtaiġe: ar gealtaiġe=ar buile, as a meaḃair.

GEALÚNAĊ—Más mian leat sobul mait a ċur suas cuir ċúġat gealúnaċ go leór. Ḃí sé ċó crosta san ná beárrfaḋ púnt gealúnaiġe é—toisc go gcruaḋan an clipe féasóige ar an té a ḃíon gabta ag an ḃfeirg.

GEAṀRUIĠIM—Geaḃruiġim. Ḃíon arḃar (arúr) geaṁruite nuair a ḃíon an léas glas tagta tríd. Tá sé ag geaṁra. Tá sé eascarta. Tá na crainn ag cur amaċ=ag cur amaċ na nduilleóga beaga glasa ná bíon aċ crutnuite

GEANNC—Spón a ḃíon iompuiṫe i n-áirde 'na barra. Geannc aráin=blúire maiṫ aráin. Tá geannc sróna ort=srón ṁaiṫ ṁór 'den ndéanaṁ so tuas.

GÉAR—Níl aon rud is géire ná an dúċas=is mó a téiġean i ḃfeiḋm, is mó go ḃfuil faor is gearra ann. Is géire mise ná tusa san imirt, i gcaiṫeaṁ cloiċe=is aoirde, is sia amaċ, is mó ċun cinn. An rud is giorra don gcroiḋe sé is géire. Táim géar ċun Gaoluinne=cruinn: nó go gcuirim ana-spéis inti. Ḃí sé ana-ġéar orm le n-a teangain=dian.

GEARÁN—Cad é an gearán atá ort?=cad tá ort? Tá mórán gearánta (greánta) orm.

GÉARÁN—Ḃíos ag siúl an ḃóṫair agus ċuaiḋ géarán trém ċois 'e ċeal na mbróg=cloċ go raiḃ faor uirṫi. Táim ag siúl in sna géaráin agat.

GEARÁNAĊ—Ḃí sé ana-ġearánaċ ar an aimsir, ar an bpáipéar, ar éinní=ag fáil mórán loċta.

GEARÁNAIM—Gearánfad tu (nó ort) led ṁáṫair. Ní fearr ḃeiṫ ag gearán air.

GEARḂ—An screaṁ a tagan ar an rud teinn nuair a ḃíon sé ag cneasú. Níl Míċeál geal ann féinig i n-aoċor indiu: tá rud éigin ag dóġa a ġirbe dó=ag déanaṁ mearaṫail dó, ag déanaṁ buarṫa dó: á ċrá. Is mó rud ag dóġa a ġirbe gan tusa ag cur isteaċ air.

GEÁRCAĊ—Tá na faoilinn ag taḃairt na ngeárrcaċ amaċ (as na h-uiḃe)=na h-éin óga.

GEARR—Ar eagla go mbéarrfaí gearr orm, tugas cannta aráin liom. Tá an tslí ġearra ċun gaċ éinní=an cóṁngar. Tá sé gearra sa raḋarc, sa ċéill. Níl agam aċ téarma gearra ċun ḃeiṫ anso. Taḃarfad cáiṫnín tobac duit má tán tu gearra.

GEARRA-ḞLIUĊAIM—Tá an t-uisce ag gearra-ḟliuċaiġ =ag fliuċaiġ go bog. Nó, ag geile-ḟliuċaiġ.

GEARRAIĠNEAS—Ḃíodar ag tabairt gearraiġnis dá ċéilig=aiġneas beag : nó, aigneas beag géar.

GEARRAIM—Ċuaiḋ mo roṫar isteaċ i ngearra na roṫana sa ḃóṫar, is leagaḋ me. Caiṫfir fiaċa an leaḃair do ġearra siar=d'ísliú. Gearraiġ an cóṁngar=gaiḃ. Me héin a ġearran an t-am, an obair, dom héinig=a leagan amaċ : me héin mo ṁáirtir héin. Ḃíodar ag ite is ag gearra ar a ċéile=ag tabairt na ḃfocal go dian dá ċéile. Ḃíos ad ġearra go binn nuair ná fuaireas leitir uait. Táim lán de ġearruíaċa ag an dtreascairt anuas den roṫar= me beit gearrṫa go maiṫ. Ḃíodar go maiṫ as, uair ; aċ táid gearrṫa go maiṫ anois=boċt. Ġearrfaiḋ sí síos go dtí an dtalaṁ tu le n-a teangain.

GEARRÁN—Speaċ ġearráin=buille beag ar an gcluais a deintear leis an órdóig agus an ṁéar láir, coitianta.

GEARRA-ṠODAR—Ḃíos ag gearra-ṡodar=ag sodar go mall. Ḃí sé ag imeaċt ar gearra-ṡodar, nó ar a ġearra-ṡodar. Mar sin tá gearra-ṫamaillín, gearra-scríoḃa, gearra-ṡúil, gearra-éinní. Ḃíos ag gearra-scrí.

GEÁRRCAĊ—Geárrcaċ ḃéil na nide=an geárrcaċ a ḃíon ar imeall (umall) na nide agus a ġeiḃean breis ar an gcuid eile díoḃ. Náċ tu geárrcaċ ḃéil na nide ?=peata : duine a ġeóḃaḋ coṫrom éigint 'e ḃreis ar ḋuine eile.

GÉARUIĠIM—Ċuas amaċ ag siúl ċun géarú goile a ḋ'ḟáilt. Ċuireas an bainne ag géarú cois na teine. Tá géaraiṫe amaċ agam ort i gcaiteaṁ na cloiċe=táim imiṫe amaċ ṫarat, nó ag breiṫ suas ort. Tá an bainne géaraiṫe. Tá sé ciúin i láṫair na h-uaire, aċ géaróiḋ sé ar ball= eireóiḋ an ġaoṫ, an fuaċt : glasóiḋ sé (deirtear é seo bíoḋ ná béaḋ aon ḃreis fuaċta ag teaċt).

GÉATAÍ—Tá a ġéataí féin ag Seán=slite a bainean leis féin : béasa, nósana : tá sé cúntrálta : ní ḃíon slí

na ndaoine aige. Cuirim focal isteaċ sa ċainnt ná bainean aċ lem ġéataí féinig—focal ná bíon ag imeaċt ag na daoine. A ġéataí féin atá á n-oibriú aige=a ṡlí, a ċúinsí féinig

**géibean**—Cuireaḋ géibean air=cuireaḋ i ngéibean é. Ḃíon géibean ort pé ball 'na mbéarfaḋ cás cruaiḋ ort.

**ġeibim**—Nuair a fuair sé é héin i n'easbog ṫuit sé isteaċ leis na bodaiġ. Ní ḃíon aon ṁaiṫ sa ḃfíon nuair a ġeibean sé an t-aer. Níl aige sin aċ fáil agus caiṫeaṁ=caiṫean sé ċó tapaiḋ is a ġeibean. Faiġ bia ullaṁ dom=ullṁuiġ dom é. Ċaiṫeas a ḋ'ḟáilt sa ḋíospóireaċt gur agam a ḃí an ceart=níor ṁór liom é sin a ḋ'aḋṁáil dom. Tá an leanḃ ag fáil na ḃfiacal=iad a ḃeiṫ ag teaċt air (nó ċuige). Ba ḋeacair leis teaċt, aċ sa ḋeire fuaireas uaiḋ go dtiocfaḋ, gur ṫáinig=ṫugas air teaċt, ṁeallas é ċun teaċt. Tréis ar ḋeineas dóiḃ ḃriseadar amaċ as an bport me, aċ sin é mar do ġeoḟá iad=sin é an saġas iad agat: sin é agat mar a ḋeinfidís-péaca olc maiṫ é.

**geile-ḟliuċa**—Tá an t-uisce ag geile-ḟliuċaiġ=ag fliuċaiġ go maiṫ.

**géilín**—Múinfiḋ me snáṁ géilín duit. Ḃíodar ag tabairt géilíní dá ċéile=ag caḃrú le n-a ċéile ċun snáṁ a ḋéanaṁ leis an láṁ a ċur fén smig ċun an ceann do ċoiméad aníos as an uisce.

**géilleaṁail**—Tá sé ana-ġéilliúil=taḃarfaḋ géille ḋuit go bog; nó, ċreidfeaḋ sé cúntas go bog. Géilliúil do ráflaí.

**géillim**—Ní taḃarfainn aon ġéille do ċainnt mar sin=ċreidiúint. Ḃí an ċos ag goilliúint orm agus ċaiṫeas géille di sa ḋeire, agus dul 'on leabaiḋ. Táim ag géille don gcois mar tá an ḃróg ró-ċuṁang. Tá sé géillte agaiḃ anois go raiḃ an ceart agam=creidte, aḋṁuite. Géillim go ḃfuil sídeóga ann=aḋṁuiġim: creidim: tugaim isteaċ go —. Ní ġéillim do ṗúcaí=ní ċreidim i bpúcaí.

**Geilt**—Tá sé imiṫe 'na ġeilt niṁe=ar buile ar fad ar fad. Tá mórán geilteana ansan.

**Geiṁreaḋ**—Tá na geiṁríaċa ana-olc le déanaí.

**Geinim**—Níl aon ġeiniúint san uḃ san=ḋé, beóaċt. Tá an uaisleaċt geinte i bPádraig=ann dréir nádúra, dréir dúċais. Ní h-úna an Ġaoluinn a ḃeiṫ agat agus gur istig inti a geineaḋ ṫu=aisti a ḟáisceaḋ ṫu.

**Geitire**—Nó, geitire geiṁriḋ=broḃ luaċra ar leiṫilig—aon ċeann aṁáin. Luaċair=geitirí agus féar le ċéile, nó mórán geitirí.

**Ġeóḃais**—Nó ġeó—ḃais=fan socair, stad (le bó).

**Geócaċ**—Nó geócaire.

**Geócaċán**—Duine go mbéaḋ cainnt árd ċaol aige: nó, dá mbéaḋ ceóċán air agus go dtaḃarfaḋ sé fé ċainnt árd. Béaḋ sé ag geócuíol (geócuil).

**Geócaire**—Fear a ḋeinfeaḋ cainnt árd ċaol agus go mór mór gan aon ḃun leis an gcainnt.

**Geócaireaċt**—Dá méid geócaireaċt a ḃí aige tá sé curta i ndiaiḋ a ṫóna=curta siar.

**Geócálta**—Táim geócálta suas inḋiu ag an slaġdán=taċtuiṫe, i dtreó náċ cainnt ḃog a ḋeinim aċ an sagar so ṫuas.

**Geócán**—Coinnlín a ḃéaḋ ar oscailt ar an dá ṫaoḃ, poll 'na ḋá ċeann, is go mbeifí ag feaḋuíol leis, ag séiḋe tríḋ.

**Geócuíol**—Tá geócuíol an doṁain air. Níor scair an ġeócuíol riaṁ leat—fear a ḃíon ag síor-ċainnt: fíor agus bréag ar siúl aige: é ag cuma: cainnt gan ḃun gan éifeaċt aige.

GEÓIN—Dá mbéaḋ roinnt daoine ag caint i n-aonaċt béaḋ geóin aca.

ĠEÓIS—Ġeóis—caint adeirtear le bó ċun í stop ó beiṫ ag siúl uait, dá dteastóċ uait í ċrú, cig. Aċ, "Ġeóis amaċ as an dtig"—nuair a beiṫí á cur sa t-siúl. Feic Ġeóḃais.

GIALL—Buail an cnáṁ san trearna ar do ġiall agus prioc é=trearna ar do ḃéal.

GIARRSEAĊ—Gearrċaile ó n-a deiċ, abair, amaċ go dtí n-a seaċt déag. As san amaċ bíon sí 'na cailín óg. Nó giarrsaċ. Nuair a ṫagan leanḃ ar an saol fiafruiġtear an garsún nó gearrċaile é.

GIASCÁN—Ḃí sé ag baint giascáin as a ḟiacla le guḃ=fuaim ġéar ġránna a deintear le fiacla a ċimilt de n-a ċéile.

GIBIRIS—An glór a ḋeinean mórán géana nuair a ḃío ag labairt le ċéiliġ. Nó glór íseal ná féadfaí a ṫuiscint—an ċaint, cig, a ḋeinfeaḋ scata scoláirí nuair a ḃéaḋ drom an ṁáistir leó. Tugtar gibiris ar aon tsaġas cainnte ná féadfá aon ḟocla a ṫuiscint ann.

GIFIREAĊT—Ḃí an cailín sin leaṫ-éaganta agus ag caint agus ag gifireaċt=cainnteana beaga gan ḃun, gan ḃarr, gan éifeaċt aici.

GILE—Ḃí úntas (iongantas) na gile orm=iongna mór: árd-úntas: úna tar aon úna eile.

GIOB—Ní raiḃ aca aċ giob geab=caint ḃeag ṫiuḃ gan éifeaċt.

GÍOC—Ná bíoḋ gíoc ná míoc asat=an ċaint is lúġa: aon tsaġas glóir. Giucs ná miucs.

GIODÁN—Tá giodán maiṫ tóna agat, nó ort=prumpa reaṁar mór tóna. Deirtear giodán tóna nuair a ḃíon an tóin níos mó ná mar ba ċeart.

GÍOGALAĊ—Tá na luċaiġ ag gíogalaiġ istiġ sa ḃfalla =ag glórtuíol. Deirtear leis na sicíní beaga, leis, é.

GIOLCAĊ—Rudaí a ḃíon ag fás ar taoḃ aḃan, nó i n-áit íseal fliuċ: folaṁ 'na lár is snaiḋmeana anso is ansúd orta.

GIOLLA—Ḃí a ġiolla féin le gaċ asal ag tarraċ na móna. Ní giolla-mo-leiṫéid (nó giolla-ma-leiṫéid) mise agat, a ṁic ó. Ní giolla-mo-leiṫéid sinne agaiḃ. Mar sin de. Deirtear nuair a ḃéaḋ duine ag déanaṁ giolla díot, nó ag maga fút, nó ag déanaṁ cros ort, nó ag cur an iomarca oibre ort, nó éinní ná taiṫneoċ leat is a ḃéaḋ aḋ ḋéanaṁ beag.

GIOMÁNAĊ—Níl aon ġiománaċ ag an sagart indiu aċ é héin=tiománuí cóiste, agus mar sin de. Aċ ní h-é an tiománuí coitianta é a ḃéaḋ, tig, i mbun asail.

GIORAISC—Ċainnt ġioraisc=cainnt aiṫiúlta (nó atúlta): gan aon úṁluíoċt inti don té go mbeifá ag cainnt leis. Bean ġioraisc seaḋ í. Mná gioraisce garḃa (garúa).

GIORRA—Tá Siobán 'na cóṁnuí sa tarna tiġ is giorra duit. Ní h-é an t-é is giorra duit a ḋ'oirfeaḋ duit—sé sin, is giorra sa ngaol. Tá giorra-raḋarc orm, nó giorra raḋairc.

GIORRAĊT—Ḃíos i ngiorraċt pointe bioráin d'é buala=ċó h-aċmair is a ḋ'féadfainn a ḃeiṫ. Ḃí sé i ngiorraċt pointe bioráin dom is ní ḟeacaiḋ sé me. Ċuas i ngiorraċt —. Beiḋ cuiḋ ṁaiṫ Gaoluinne agat i ngiorraċt aimsire=fé ḃeagán aimsire. Tá oiread déanta agat le h-éinne dá ḃfaca riaṁ ar a ġiorraċt aimsire=agus a ġiorraċt aimsire atá 'n tu ag gaḃáilt don obair. Sé a ḟaiḋ ar a ġiorraċt é gur ḋein sé amadán ceart do féinig (de féinig).

GIORRANÁILE—Ḃíon giorranáile ar an t-é ná tagan a ċroiḋe ná a scairteaċa leis=múċa.

GIORRARAḊAIRCE—Ní féidir liom léiġeaṁ de ḃár na giorraraḋairce. Nuair a ḃíon giorraraḋairce ar ḋuine ní ḃíon sé ar a ċumas feiscint i ḃfaḋ uaiḋ.

GIORTA—Tá an coirce lán de giorta=salaċar a ḋ'fásan aníos tríḋ an gcoirce agus a ḃíon 'na ġráinníaċa beaga dúḃa. Tá giorta ag teaċt air.

GIOSA—Cuir giosa aca amaċ ag triall ar an bpáipéar=teaċtaire beag: duine beag ċun mion-ġnóṫaí a ḋéanaṁ. Nó, giosaí, giosaiṫe.

GIOSÁIL—Tá an t-uaċtar ag giosáil ag an mbrotal=ag beiriú. Tá an t-im ag giosáil=ag dul i n-olcas—ag an mbrotal, nó cúis éigin mar sin. Ḃíon an ġaḃáil ag giosáil, nó an plúr géar. Tá an bairille leanna duiḃe ag giosáil agus caiṫfar é ṗolla.

GÍOSCÁN—Tá gíoscán aige sna bróga nua=glór á ḋéanaṁ aca nuair a bítear ag siúl leó. Tá gíoscán (nó díoscán) maiṫ airgid aige=roinnt ṁaiṫ—i slí gur féidir leis fuaim ṁaiṫ a ḋéanaṁ. Ḃí gíoscán á ḃaint as na fiacla aige le gum ċúġam=glór. Feic giascán.

GIOTA—Tá giota maiṫ Gaoluinne agat=blúire maiṫ. Dein an t-asal giota foġa den ngeata=smidiríní. Nó sciorta maiṫ Gaoluinne.

GÍOTÁIL—Ní ag obair atáim aċ ag gíotáil=oibreaċa beaga éatroma ar siúl agam. Tá gíotáil ṁaiṫ agam le ḋéanaṁ=roinnt ḋeas oibre. Ḃeiḋ gíotáil éigint oibre ar bun agam. Ḃíon sé ag gíotáil le rud éigint i gcoṁnuí=gnóṫaí beaga ar bun aige. Tá an iomarca gíotála ar an mbórd, ar an ndrosúr, ar fuaid an tiġe=mion-rudaí de gaċ aon tsaġas (nó des gaċ aon tsaġas).

GIRÉIS—Rud éigint i ḃfuirm tearḃuiġ nó éagantaċta. Tá giréis ṁaiṫ ar na cailíní a ṫáinig isteaċ 'on rince. Le giréis a ṫánadar isteaċ. Táid giréiseaċ=mear tearḃúil.

GIUCS—Ní raiḃ giucs aige=an focal, an ċainnt, is lúġa.

Níor ḟág sé giucs agam san áiteaṁ=ḋall sé amaċ me. Feic giocs.

GIULC—Ċaiteas an cloċ 'na giulc=laistíos (féin láiṁ, féin orcail, féin ngualain). Ċaiteas an práta 'na giulc. Tán tu go binn ar giulc. Tá giulc maiṫ agat.

GIÚMAR—Tá sé i n-ana-ġiúmar=gan beiṫ duḃ duairc. Tá ana-ġiúmar air. Ġiúmar do ċur ar ḋuine. É ċur i ngiúmar, ċun ġiúmair. Ċuir rud éigint ar mí-ġiúmar é. Tá meirg is miċéata is mí-ġiúmar air. Tá sé ar bog-ġiúmar, nó ar a bog-ġiúmar. Nílim ar mo ġiúmar fós.

GIÚMARÁLAIM—Is deacair an bean san do ġiúmaráil uaireanta. Ní raḃas i mbun an treana-ṗíp a ġiúmaráil (=í ṫaḃairt ar a sástaċt), agus ṫug sí barra, nó tora, a síḃialtaċta ḋom=níor ṫug aon ġal aisti ḋom.

GLACAIM—Ġlac dúil sa nGaoluinn me=rug greim orm. Tá sainnt, imní, fearg, ocras, am ġlaca=ag teaċt orm, ag breiṫ greama orm. Ġlac mar ġeoḃair=glac an saol mar a ġeóir é.

GLAES—Tá ana-ġlaes im ḃróga=solus, lonnra.

GLÁGARNAĊ—Tá an ċearc ag glágarnaiġ.

GLAIGÍN—Duine beag glóraċ cainnteaċ.

GLAM—Ċuirfeaḋ madra glam as, nó leigfeaḋ sé glam, nuair a buailfí le cloiċ é. Ḃí gaċ aon ġlam aige ag fógairt ar na ba=screaḋ mór, scréaċ mór: ana-ġlór a beiṫ 'na ċainnt. Labartar "glam" cosúil le "cam."

GLAMAIREAĊT—Ḃí sé ag glamaireaċt.

GLAMUÍOL—Ḃí sé ag glamuiol le teann feirge=gaċ aon ġlam aige. Bíon an t-asal ag glamuiol, ag glamuíl, ag gártuil, nó ag béiciġ.

GLAN—Níl mo ċainnt ró-ġlan indiu mar tá feadán im

scórnaiġ=soiléir: tá sí múċta. Táim siúrálta glan nár tógas an ceaċt san=ċó siúrálta is is féidir siúrálta a beiṫ. Tá an lampa ċó glan le scilling. Táim screiosta glan amaċ aige sna dub-ċrónaiġ=amaċ is amaċ. Ḋeineas gnó glan den gceaċt laistig de leaṫ-uair an ċluig=ċríoċnuíos amaċ é: ċuireas díom é go léir. Ḋeineas gnó glan den sumaċán le h-aon dorn amáin=ṁaruíos é, nó é ċur ar mí-ṫreóir go maiṫ. Tá an tóir glan uainn=imiṫe glan uainn: glanta leó. Tá an bó tréis beirṫe aċ níor glan sí fós. Bróga nua glan=ní féidir leó beiṫ níos nua. Dúbairt sé an focal san d'aon ġnó glan ċun feirg a ċur orm=gan aon ċúis eile aċ ċun —. Táim sé troiṫe glan=lom díreaċ. Táim glan sé troiṫe=an méid sin nó níos mó. Táim-se sé troiṫe is órlaċ glan=díreaċ.

GLANAĊAR—Cuid den nglóire an glanaċar, nó an glaine, nó an glaineaċt. Tá ana-ġlanaċar sa tig órda so=tá sé ana-ġlan.

GLANAIM—Ar glanais amaċ ó sna capaill fós?=an tig a ġlana amaċ uaṫa. Ní mór an seómra a ġlana suas sé ċóir na stróinséirṫe. Níl an bó glanta fós. Glan tig na mba amaċ. Ḃí an t-iascaire ag glana na líonta=ag tógaint an éisc amaċ asta. Níor ġlanas m'fiaċa fós, aċ deinfead tréis an aonaiġ=níor ḋíolas amaċ iad. Níor ġlanas an leaḃar i siopa Śeáin Ṁóir fós. Níor ġlanas m'fiaċa ar an leaḃar.

GLANÍNTINEAĊ—Raġad ann go glanintineaċ=gan aon aṁras: gan aon bréag.

GLAOḊAIM—Searód pé deoċ a ġlaoḋfaid sib. Níor stad sé i rit an lae aċ ag glaoċ ar ḋig. Tá mórán glaoḋtí orm an aimsir seo. Ní raiḃ aon ġlaoċ ar ḃa ar an aonaċ=éileaṁ, tógaint. Fuair an doċtúir glaoċ breóiteaċta. Ní ḃíon an glaoċ ola aċ ag an sagart. Ḃí an máistir ag glaoċ ainmneaċa na scoláirí.

GLAS—Nílim glas ar Ġaoluinn=nílim gan í; gan áḃar beag di, aċ go h-áirite. Aiṫneófá ar a súil ná raiḃ sé glas ar an ndig=gan roinnt di beiṫ ṫiar aige.

Nuair a ḃíon saor ag saoirseaċt cuirean sé glas ar an ḃfalla uaireanta le cloċ a ṫéiġean ó ṫaoḃ taoḃ isteaċ. Tán tu ana-ġlas ar an saol=gan puínn eólais a ḃeiṫ agat air. Is fearr súil le glas ná súil leis an uaig=ní h-éadóċas go bás.

**glas-ġaiḃneaċ**—Ċoḋail an ġlas-ġaiḃneaċ sa páirc sin. Talaṁ maiṫ é sin gur iṫ an ġlas-ġaiḃneaċ ann—talaṁ é sin 'na mbéaḋ ana-ċoṫú bainne. B'í an ġlas-ġaiḃneaċ bó an ḃainne go léir.

**glasuiġim**—Tá sé (an aimsir) ag glasú=ag géarú, nó an ġaoṫ ḃeiṫ ag dul ar bun. Muna mbéaḋ an ċuma a ḃí ar an uain agus í ag glasú orainn ḃéaḋ sí (an t-iasc) trim againn=curṫa i dtír againn, marḃ amaċ.

**gleóruiṫeó**—Tá na blúirí páipéir imiṫe leis an ngleóruiṫeó ar fuaid an tiġe ag an ngaoiṫ=imiṫe soir siar gan fille. An sop coirce a ḃainear inḋé tá sé imiṫe leis an ngleóruiṫeó ag an dtuile=imiṫe i n-ainm an diail: scuabṫa ċun siúil.

**gleótáil**—Táid ag gleótáil=ag déanaṁ gleóig. Tugtar gleótáil, leis, ar an ċainnt nó an glór nó na fuaimeana a ḃéaḋ le cloisint nuair a ḃéaḋ obair á ḋéanaṁ—mná i gcistin, cig.

**glib**—Tá do ġlib gan cíora=gruaig gan slaċt. Tá an ġlib ag dul id ṡúile (i dtúile a deirtear) isteaċ: bailiṁ siar tar do ċluasa í.

**glisín**—Glisín aḃan=éan beag gan toirt gan ṁaiṫ go mbíon síor-ġlór caol á ḋéanaṁ aici. Mar sin, glisín=duine gan éifeaċt a ḃíon ag síor-ċainnt is gan aon ḃun le n-a ġlór. Glisínteaċt ċainnte=an ċainnt a ḋeinean an glisín.

**gliobaċ**—Tá ceann gliobaċ uirṫi=gan cíora, nó ceann go mbéaḋ an ġruaig cas air. Bíon madra gliobaċ má ḃíon an clúṁ casta air. Bíon duine aṁlaiḋ má ḃíon roinnt dá ċuid gruaige casta isteaċ 'na ṡúile.

GLIOCUIGIM—Bíos ag gliocú=ag féaċaint go géar, ag caolú an radairc—duine, cig, ag cur na taointe isteaċ sa tsnáṫaid. Bíodar ag braṫ le gliocú na h-oíċe ċun líonta do ċur i bfairrge ag súil le taḃartas Dé=teaċt na h-oíċe nuair a bíon an oíċe ag caolú isteaċ ar an lá agus ag fáilt an lae air. Bíon caolú na maidine, an lae, ann leis=breaca.

GLIOGAIRE—Duine gan fód, gan fuaimint.

GLIOGAIREAĊT—Ní leigfeaḋ an ġliogaireaċt dom luiġe le scoil=diṫ céille, éagantaċt. Ní íosfaḋ sé prátaí; aċ má seaḋ, ní h-í an uaisleaċt fé ndeár é, aċ an ġliogaireaċt=earba fóid. Ní bíon maiṫ id ġnó ná id ċainnt mar gliogaire seaḋ tu ná tugan éinne aon tora air.

GLIOGARNÉIS—Bíon gliogarnéis an doṁain aige sna tuincéirí=mórán mór mion-rudaí: málaí, pacaí, agus mar sin: gleóṫálaċa. Tá mór-ċuid gliogarnéisí im pócaí. Tá ana-ġliogarnéis caite ar an mbórd agam—páipérí, litreaċa. Tá ana-ġliogarnéis ag na mná san=cainnt ṫall is i bfus ag cur isteaċ ar a ċéile. Bíon sí ar bun aige sna fearaib roim Aifrean=gleó cainnte. Bíon gliogarnéisí ag imeaċt i gcóṁnuí agam ar an mbórd so—gliogarnéisí gan tairbe. Gliogarnéis ċainnte.

GLIOMAĊ—Tugtar san ar ḟear nó ar ḃean go mbíon cosa móra is láṁa móra aige nó aici, agus gluaiseaċt biorlaċ.

GLIOSCARNAĊ—Bí a dá ṡúil ag glioscarnaiġ istiġ 'na ċeann le h-áṫas is lúṫġáir (lúċáir)=dlioscarnaċ. Sin é mar a bíon na réiltíní oíċe ṡeaca.

GLIOSMAIRT—Tá an citeal ag gliosmairt=ag crónán, glóruil. Bun na gliosmearta.

GLISÍAM—Bíon ana-ġlisíam aige sna daoine nuair a bíd bailite roim an Aifrean=gleó cainnte: a ċainnt ḟéin aiges gaċ éinne is í le cloisint go maiṫ. Is minic

ná bíon tig na scoile glas air. Tá glisiam maiṫ cainnte agaiḃ=allagar maiṫ láidir; clibirt ṁaiṫ ċainnte.

GLIÚCUIGIM—Stadas tamall ag gliúcú ar ḃean an duine a ċonac ċúgam sa ceó=ag féaċaint go géar is an radarc caoluiṫe isteaċ. Nó ag gliúcuioċt.

GLIÚMÁIL—Tá gliúmáil beag oibre sa triúl agam=beagán beag mall. Táimid ag gliúmáil linn ar an obair seo. Tá an bád ag gliúmáil léi siar=ag imeaċt go mall. Ḃíon sí aṁlaiḋ nuair a ḃíon sí ag corruioċt. Ḃíon duine ag gliúmáil leis an mbia nuair ná bíon fonn iṫte air, aċ rud beag a ḃuala isteaċ 'na ḃéal is é ṫógaint fada neaṁanamúil.

GLÓR—Ḃí glór an ġuil 'na ċainnt nuair a ḃí sé ag labairt=fuaim. N'feadar an ḃfuil an t-uisce ag fliuċaiġ, aċ tá a ġlór san aige. Glórta na n-ainṁiṫe. Deinean gaċ aon ní glór.

GLÓRAIL—Glórṫuiol, glórṫuil. Tá airgead ag glórṫuil id ṗóca=ag déanaṁ glóir. Tá na frogana ag glórṫuil sa ċlaiḋe, is an creagar san iarta. Tá glórṫuil i mbolg an ċapaill=glór á ḋéanaṁ aige sna pútóga. Tugtar sceónuil, leis, ar an nglór so—go mór mór i mbolg an ṁadra.

GLÓTAĊ—Deineas carn glótaiġe de le h-aon ċrústa aṁáin. Tá an bó (nó an láir) ag cur glótaiġe uaiti.

GLUAISTEÁN—Bád gluaisteáin.

GLÚCAĊ—Duine a ċaiṫean rud a ḃuala isteaċ ana-ġairid do n-a ṡúile ċun é ḋ'feiscint. Duine dall i n'aigne.

GLÚCUIL—nó glúcuioċt. Ḃí sé ag glúcuil orm=ag glinniúint: ag féaċaint go géar mar a ḃéaḋ duine droċradarcaċ. Náċ ort atá an glúcuioċt! Ḃéaḋ duine ag glúcuioċt dá mbéaḋ a agaiḋ is a ṡúile bailiṫe isteaċ le ċéile sa ḃféaċaint: dá mbéaḋ sé ag féaċaint ar solus

láidir nó rud i bfaḋ uaiḋ: nó ag féaċaint isteaċ tré scoilt i gcóṁlain, nó éinni mar sin.

**GLUGAR**—Ub a bíon fé ċirc ar feaḋ tamaill is ná bíon aon ġeiniúint ann, aċ glór. Tá glugar san ub san. Tugtar glugar ar an té go mbíon caint ḃog ḃaoṫ gan fuaimint aige. Bíon sé ag glugaireaċt—ag cur ás, is gan aon deárṫaṁ le n-a ċuid cainnte: ag eaċtraiġe tímpal rud éigint ná béaḋ aon ana-ḃun leis. Duine seaḋ é go mbíon mórán aiġnis aige is beagán maiṫeasa. Feic leat gliogaire, gliogar, gliogaireaċt

**GLÚIN**—Tá mo ġlúin gortuiṫe. Tá mo ġlúine, nó mo ġlúna, tinn. Sí an bláṫaċ an cúigú glúin den mbainne. Leaṁnaċt (liúnaċt), bainne géar, uaċtar, im, na glúna eile.

**GNÁṪ**—Deinean na h-uaisle gnáṫ den dtig seo 'e ḃreis ar na tiṫe eile=gnáṫuiġiḋ. Deinim gnáṫ den dtobac i gcóṁnuí, is den Aifrean nuair a bíon sé sa cóṁarsanaċt.

**GNÁṪAĊ**—Sin é an focal is gnáṫaiġe a deirimíd. Ní gnáṫaiġe liom ḃeiṫ luaṫ ná déanaċ=is mó a bím déanaċ.

**GNÁṪÓG**—Ní mór dom ḃeiṫ ag déanaṁ ar an ngnáṫóig =áit cóṁnuiṫe.

**GNÁṪÚIL**—Is gnáṫúil le h-iasc ḃeiṫ i mbéal na tráġa an aimsir seo. Tá ná bláṫana so ċó gnáṫúil i mbliana is a bíodar riaṁ=coitianta.

**GNÉ**—Téiġean gné le daṫ. Náċ breá an ġné atá ar an áit?=scéiṁ. I lár na gnéiṫe istig

**GNÍOṀ**—Tá an ċainnt sin 'na ġníoṁ anois.

**GNIÚDÁIL**—Bíon sé ag gniúdáil le prátaí is turnapaí= ag siotáil: láṁ ṫall is láṁ i bfus aige ionnta ar nós na méiseála istig. Is fada gur deineas aon obair ċóir

mara mbéinn ag gniúḋail gan éifeaċt=gnóṫaí beaga ar siúl agam.

**GNÓ**—Ní duine d'aon ġnó aṁáin me=tá níos mó ná aon ġnó aṁáin ar bun agam. Níl aon ġnó agat dul ann. Ṫánais anso gan ġnó, gan obair, gan ċúram. Ní h-aon ġnó aṁáin a ċoṫuíon tig feirmeóra. Tá déanaṁ mo ġnóṫa den nGaoluinn agam=oiread is a ḋéanfaḋ mo ġnó dom. D'aon ġnó a bíos=ag maga, mar ṁaga. Tá mórán daoine de ġnó an aimsir seo=ar ġnó, ar ċúram: gan aon obair le déanaṁ aca: díoṁaoín. Táim ar ġnó, i ngnó=ar obair: obair le déanaṁ agam. Deinear aṁlaiḋ d'aon ġnó ċun tu ṁealla=gan aon ċúis eile aċ —. Ar ġnó=gaḃṫa ag gnó.

**GNÓṪAĊ**—Bíon an focal san gnóṫaċ go maiṫ anso=cuirtear é ag obair go minic.

**GO**—Is fada go ḃfaca tu=ní ḟaca tu le fada. Aċ, is gairid ó ḋeinear é: is gairid go raġaḋ aḃaile. Is fada gur ólas aon ḃraon uisce beaṫa. Is fada riaṁ go raḃas ann=ana-ḟada go léir. Deir daoine gur fuirist Laidin a ḋ'ḟoġluim, aċ tá go breá go cur ċuige.

**GÓ**—Tá gó ait ag Seán=slí, imeaċt. Tá ana-ġó fúṫ=imeaċt: tán tu ana-ṡocair suas, ana-ḋéanta suas. Sin é an saġas gó atá aca go léir. Tá ana-ġó ort=mustar, eiriġe i n-áirde: beiṫ aerac, spéiriúil. Ní gá an gó go léir.

**GOB**—Ní sia gob an ġé ná gob an ġannḋail=ní fearr é seo ná é siúḋ. Deirtear nuair ná bíon roġa idir ḋá ní. Táim gob ar ġob leat san aois=ar aon imeaċt aṁáin; có-rian. Tá na naoṁóga gob ar ġob le céile sa rás=gob le gob. Cuir do ḋá ḃróig gob ar gob le céile=gob le gob: suas is anuas le céile: ar aon rian aṁáin. Bíon gaċ aon scéal ar do ġob agat=béal—nuair a bíon na beóla fáiscṫe ar a céile is iad sáiṫe amaċ. Táim ar mo ġob a h-aon, a dó, is mar sin de (i n-imirt púirtíní).

**GOBADÓIR**—Duine go mbíon gob air. Bíon an gobaḋóir cruinn ann féiniġ 'na teannta san.

GOBAIRE—Duine go mbíon smeigín caol agus srón ċaol agus aġaiḋ ċaol air, agus é glóraċ cainnteaċ coitianta.

GOBÁN—Cuirfead gobán id ḃéal muna n-éistir=cosc leo ċainnt

GOBLAĊ—Siúd é an goblaċ a ḃí istig sa gcneaḋ ṫeinn=ailp a ḃíon ceangailte istig sa rud teinn, agus ní ċneasóċ an ċneaḋ go n-imeóċ an goblaċ airsti: an ṁátair túig. Goblaċ ime, feóla, éisc.

GO DTÍ—Táim go dtí aon ṗingin aṁáin=ar aon ṗingin aṁáin sa tsaol: i dtaoḃ, i dtiúntaoiḃ, le h-aon ṗingin aṁáin.

GOIDIM—Ġoidfeaḋ sé an ċros den asal=goidfeaḋ sé éinní. Nó, ólfaḋ sé an ċros —. Goid ó ġaduí goid gan ṗeaca.

GOIḊTE—Ċuirear 'na luiġe goiḋte air go gcaiṫfeaḋ sé stop='na luiġe go h-ana-ṁaiṫ. Cuireaḋ an ċainnt 'na luiġe goiḋte orm san aragóint=go dian-ṁaiṫ: i slí a ṫabarfaḋ timpal me, nó a ṁeallfaḋ me. Ċuir sé an droċ-ġníoṁ a deinear 'na luiġe goiḋte orm. Féic gaiḋte.

GOILIM—Níl mo ḋóṫin goilte fós. Ḃí an madra ag gol aréir.

GOILLIM—Ḃí sé linn timpal na ceiste sin, aċ tá sé ag goilliúint go dtí an taoḃ eile anois=ag leaga leis an dtaoḃ eile.

GOINIM—Do ġoin an focal san me—focal géar. Ḋíolas go gointe as na bróga=go diail, go dóiġte. Ḃuail sé go gointe me. Ṫugadar go gointe dá ċéile é=go dian-ċruaiḋ—beirt a ḃí ag troid. Muna mbéaḋ gur rugaḋ greim orm ḃí an leaga facta go gointe agam anuas ar an úrlár.

GOINT—Cúig cleasa ar a ċéile i n-imirt ċártaí: cúig cúig gan stad. Ḋeinear é (an cluiċe) a ġoint, nó a ġoint amaċ.

GOIRGEAĊ—Tá an ḟairrge goirgeaċ=gan ḃeiṫ aċ idir ḃeiṫ ciúin agus garḃ. Tá an lá goirgeaċ=idir ḃeiṫ breá agus gránna : glas, fuar : leóiṫne de ġaoṫ ġlas ḟuar ann : sceoṫ-ġaoṫ ḟuar ann—sé sin, fuar gan ḃeiṫ ró-láidir.

GOR—Máṫair ġuir=croiḋe cneaṫa : nó beaċ. Cearc ġuir=cearc nuair a ḃíon an gor uirti. Cearc ar gor=nuair a ḃíon sí 'na luiġe ar na h-uiḃe. Tá an ċearc ag taḃairt guir do sna h-uiḃe. Ċuaiḋ an ċearc ar gor ar na h-uiḃe. Tá glór an ġuir aici. Tugtar máṫair túig ar an gcroiḋe cneaṫa, leis.

GORTUIĠIM—Ní maiṫ liom seó a ġortóċ duine=a ġoinfeaḋ.

GOTA—Ní maiṫ liom an gota atá ar an gcuraḋóireaċt an t-am so ḃliain=cuma, deártaṁ, cló, crot. Mórán gota agus beagán gnóta. Níl aon ġota ort ċun do ġnóta=cuma cóir. Cuir gota ort héinig. Tá gota an ḃiḋ ort=cuma. Gota an ocrais, na h-oibre, na cainnte : gota éinní. Níl aon ġota air ċun an falla a tógaint=é ag cur ċuige go h-ait : i slí go mbéaḋ fios agat nárḃ féidir leis é ḋéanaṁ, nó ná déanfaḋ sé é—é beiṫ neaṁ-ċúramaċ, cig. Nuair a ċonac Séamas sa ngota san táinig úntas orm. Tá gotaí ort ċun rince=cuma nó cló an rince : geáitreáil ċun rince. Is mór an fear gotaí tu. Tá gotaí an doṁain agat, agus gan tu i mbun cur leóṫa=cumaí, eiriġe i n-áirde : fuadar árd. Tá ana-ġotaí agat ċun rince=mórán fuadair ċuige : ag taḃairt fé go diċealaċ. Sé gota atá ort ná gota seana-ṁná. Tá gota maiṫ ort indiu, bail ó Ḋia ort

GOTÚIL—Nílean tu ró-ġotúil ċun na h-oibre sin=gan gota maiṫ a ḃeit ort ċuige.

GOTUIL—Tá an ċráin, an ṁuc, ag gotuil. Sin é an glór a ḃíon aici nuair a ḃíon sí ag lorg bíḋ, agus mar sin de.

GRÁ—Ḋeinear ar ġrá na Gaoluinne é.

GRABANTA—Tán tu grabanta=cabanta, crabanta :

an iomarca den ngearra-aiġneas agat. Neaṁ-ġrabanta=neaṁ-ḟeana-ċríona: gan ḃeiṫ ró-ċainnteaċ.

GRAḂAS—Táimid le graḃas a ċéile anso=i n-aice a ċéile. Tá na caoira ag iṫe le graḃas a ċéile. Tá graḃas ort ċun aiġnis=soc, ḃéal: cuirean tu cóiriú ar do ḃéal ċun aiġneas a scaoile uait.

GRAḂASAĊ—Tá sé ag iṫe go graḃasaċ=go h-anamúil, tapaiḋ, tiuḃ, te. Ḋeintear cainnt ar an gcuma gcéadna. Ní gá do ḋuine ḃeiṫ mí-sásta ċun ḃeiṫ graḃasaċ.

GRAḂASÓG—Duine fiosaraċ—go mbéaḋ fios uaiḋ an mairean do ṁuintir, cad iad na talúintí atá aca, agus mar sin.

GRADAM—Tá gradam maiṫ agam don gcailín sin=leaga, baoċas, me ḃeiṫ mór léi.

GRÁḊINTEAĊT—Ḃíodar amuiġ le ċéiliġ, aċ táid ag gráḋinteaċt le céiliġ an aimsir seo=ag ḋul ċun cláṫa, ċun cláiṫinteaċta, ċun caradais, le ċéile. Táimid ag déanaṁ gráḋinteaċta leóṫa=a d'iarraiḋ ḃeiṫ mór leóṫa.

GRÁIḊEAĊTAINT—Tréiġ an ċaoira a h-uan is táim a ngráiḋeaċtaint le ċéiliġ anois=a ngrá (gráḋaḋ): a dtabairt isteaċ le ċéile. Ní fada go mbeid gráite ar fad le n-a ċéile, aige n-a ċéile. Táid ag gráiḋeaċtaint le n-a ċéile le tamall=ag ḋul i móireaċt, i ngrá.

GRÁIN—Tá an ġráin ṁairḃ agam ar an dtobac=saolta: ana-ṁór: ana-niṁneaċ.

GRÁIN-ṀEILT—Tá an cupán 'na ġráin-ṁeilt agat='na ṁionraṁ; briste có mín le plúr nó ní a ḃéaḋ meilte. Nó, tá sé 'na ṁín-ṁeilt.

GRAINNC—Tá grainnc (nó an ġrainnc) uirti ċun aiġnis=a súile is a srón is a béal caoluiṫe isteaċ ċun a ċéile. Ḃíon grainnc ar ḋuine leis nuair a ċasan sé a srón i n-áirde.

GRÁINNE—Tán tu ag gearra an aḋmaid i gcoinne an ġráinne=i gcoinne luiġe an aḋmaid. Leis an ngráinne. Gráinniaċa coirce.

GRAMTAISC—Cuid ṁór de rudaí beaga suaraċa gan ṁaiṫ. Gramtaisc sead furṁór na scoláirí a ḃíon ag dul ar scoil. Tá dorn éisc againn aċ gramtaisc sead iad=iad a ḃeiṫ mion suaraċ. Gramtaisc prátaí=crioċáin. Gramtaisc leaḃarṫa, ḃáistí, ṁóna. Níl agam aċ gramtaisc ḋíoḃ.

GRÁNNA—Ṫug sé éiṫeaċ gránna=ana-ṁór.

GRÁSCAR—Ḃíodar i ngráscar le ċéile=ceangailte 'na ċéile i mbruiġin.

GRÁSDA—Go dtuga Dia Á ġrásta ḋúinn. Go gcuire Sé Á ġrásta orainn. Fuair sé ana-ṫreascairt, aċ ḃí na grásta aige mar níor briseaḋ aon ċnáṁ leis=ḃí an t-áḋ leis. Táid ag imeaċt i gcoinniḃ grásta Dé.

GREADAIM—Ġread an t-uisce fliuċaiġ me=ḋóiġ go h-olc. Tá an císte dóiġte greadaiṫe (greataiṫe a deir-tear)=níos measa go mór ná dóite. Fuaireas greadáil ṁaiṫ óm ḃátair (óm ṁátair)=buala maiṫ le slait, le bais, le leaḃar, le h-éinní ná béaḋ ró-ṫrom. Greada den tslait. Tá ana-ġreada báistí facta againn ó ċuamair amaċ.

GREAMAIĠIM—Ġreamaiġ an madra na fiacla im ċolpa. Ġreamuiġ Seán ionnam is níorḃ ḟéidir liom dul aḃaile aċ ag caint leis.

GREAMATUIL—Tá greamatuil beag á ḋ'iṫe ag an mbreóiteaċán an aimsir seo=prioca beag biḋ. Ag iṫe greamatuil beag: greamatuil biḋ. Ḃíon an páirte ag greamatuil go mion minic=ag prioca biḋ. Níl agam sé ḋíon an tiġe aċ greamatuil beag.

GREANN—Ṫuiteas i ngreann leis an gcapall=ṫaiṫn sé liom: ṫuiteas i ngrá leis—có fada is is féidir é sin a rá.

GREANŪIREAĊT—Cuirean sé greanúireaċt orm a ċlos gur coimeádaḋ aon ball amáin de Ḋáil Éirean istig i bpríosún=aiteas: braiṫim me héinig ait aige. Tá greanúireaċt orm ná feicim aon ṗráta nua ag éinne an t-am so bliain: beiṫ ag éisteaċt leis na rudaí boċta ag labairt neaṁ-ċeart=aiteaċt.

GREAS—Bain greas as an bpíp=dreas. Tá greas maiṫ oibre déanta agam. Greas aon ruda: greas scríobṫa, léiġte, iṫte, siúlta.

GRÉASUÍOĊT—Táim ag gréasuíoċt anso dom héinig=ceárd an ġréasuí á ċleaċta agam.

GREIḊN—Mo ġreiḋn iad na fearaiḃ boċta: bíodar bascaite brúiġte=truaġ. Mo ġreiḋn do scríoḃa circe=mo ṫruaġ é. Mo ġreiḋn é an peacaċ: caiṫfiḋ sé beiṫ ag síotáil i gcóṁnuí. Mo ġreiḋn do ċuid éitiġ, a Ṡéamais. Graiḋn a deirtear.

GREIḊNEAĊ—Tá greiḋneaċ breá teine againn anso: tar aníos agus téiġ tu héin=teine ṁór láidir, náċ fada a ḃéaḋ ag beiriú nó ag téiġeaṁ (téaṁ).

GREIM—Deineaḋ greamana seaḃaic den gcaoira=mionraṁ; blúirí ċó mion san go ndeinfeaḋ an seaḃac iad a ḋ'iṫe. Cuir greim ar do hata=fáisc anuas ar do ċeann é: ceangail é. Tá ana-ġreim iarainn ag an gcapall san=greim ar an dtalaṁ le n-a ċruite. Tá greim reaṫa ionnam=an pian a tagan i gcliaṫán duine ó beiṫ ag riṫ. Ċuir mo ṁáṫair ag triall ar na ba me, agus gan iṫe agam aċ greim reaṫa=oiread bíḋ is a ċoimeádfaḋ duine suas ar feaḋ tamaill. Ní ḃfuiġim de ḃia aċ greim reaṫa anso is ansúd. Cuir greim im ċasóig: tá sí scaoilte. Cuir greim, nó greim ceangail, sa ċnapán. Tá an teine ag fáil a greamana=ag greamú a ċéile ċun lasta: ag teaċt ar a bonnaiḃ. Ḃí an fear san ċun deire tamall tar éis an méid sin airgead a ṫaḃairt uaiḋ, aċ tá sé ag breiṫ ar a ġreamana anois=ag teaċt ar a ḃonnaiḃ, ag neartú sa tsaol. Tá an teine ag breiṫ ar a greamana (ċun lasta).

Táim ag breiṫ ar mo ġreamana go tiuḃ ċun na Gaoluinne =ag dul i bfeaḃas go maiṫ inti.

GREITEALÁN—Suiḋ go fóil : naċ ort atá an greitealán !=deaḃa, fústar, sceannra ċun gnóta, iminí (imṡníoṁ). Tá greitealán maiṫ orm an aimsir seo=mórán gnótaí is cúraimí le freastal agus iminí dá mbárr. Nó griotal.

GREITEALÁNAĊ—Aimsir greitealánaċ=gnótaċ, bruid-iúil. Fear greitealánaċ=imníoċ, sceannrúil ċun an tsaoil, gnótaċ.

GRIAN—Téiġim amaċ lá na gréine. Práta gréine=práta go mbéaḋ dat gorm air ag an ngréin. Ḃíos ann ċó deiṁniteaċ is atá an ġrian ar an spéir, nó ar an aer=ċó deiṁniteaċ is is féidir deiṁniteaċ a ḃeiṫ.

GRIDEÁIL—Ṫug an ṁátair grideáil ṁaiṫ sa tóin dó= buala maiṫ : cuid ṁaiṫ de sna grideóga : greadáil.

GRIDEÓG—Taḃarfad grideóg sa tóin duit=buille dear cruaiḋ leis an mbais, nó le slait, nó le córda. D'iompuiġ sí ċúiċi an leanḃ agus do ḃuail le grideóg den tslait. Grideóg=teine anamúil, leis.

GRINNEAL—Ḃíon talaṁ na curadóireaċta sa ngort nó sa bpáirc ar barra : fé sin tíos bíon an guiḃean ; agus fé sin arís an grinneal. Ḃíon an grinneal garḃ ; agus ġeiḃtear é, leis, tíos fé ḃun na móna sa bportaċ. Tá an daruġa (doruġa) tíos ar an ngrinneal agam= ar an mbonn : ar úrlár na fairrge. Táim dóiġte isteaċ go dtí an grinneal, nó go grinneal=i bfad isteaċ.

GRIOFADAĊ—Ḃéaḋ griofadaċ id ċois dá mbéaḋ codla inti, agus i gan ṁotú. Ḃéaḋ sí as úsáid ar feaḋ tamaill. Tugtar griofadaċ, leis, ar an motú géar a ḃéaḋ ionnat go ceann tamaill dá mbuailfí ins na cosa nó i n-aon ḃall le buille flait nó éinni mar sin, nó leis an mbais. Ḃé go gcuirfinn-se griofadaċ ionnat muna n-iompaṙuion tu tu héiniġ.

GRÍOS—Pocóidí dearga a tagan amaċ tríd an gcroiceann. Táinig cóta grís, nó gríosa, amaċ tríd. Tá an gríos air. Tá sé iṫte ag an ngríos.

GRÍOSÓIR—Duine a ċuirean daoine eile suas: a ḃíon ag gríosú.

GRÍOSUIĠIM—Gríosuiġ (suas) an teine fé sna prátaí =spreag, prioc, rop. Bíon daoine ag gríosú daoine eile ċun crosa is ċun bruiġne. Tá Siobán ag ullṁú (ullú) ċun scrúduiṫe, agus tá fear maiṫ 'na bun á gríosú=á cur suas: á cur ċun cinn—ċun éinní, olc nó maiṫ. Ba ṁór an gríosú air é ṫabairt bliana i gcoláiste=spreaga. Ċuaiḋ sé á ġríosú i gcóir na troda=á ullṁú, á ċur i gcóir.

GROD—Las an teine go grod=go tapaiḋ. Labair sé go grod.

GROGA—Seana-ġroga capaill=seana-ċapall caiṫte gan ṁaiṫ: grúnga air, is é crapaiṫe. Seana-ġroga de ḋuine críona.

GROGAIRE—Níl aige siúd aċ grogaire seana-ċapaill ná tairiceoċ abaile tu=groga; gan aon ċló ceart air, aċ cló críona, cló gan ṁaiṫ air: cuma ċromṫa ċrapaiṫe air. Grogaire seana-ṁná.

GROIḊE—Torm (trom) deoċ ṁór ġroiḋe mar tá tart an diail orm=deoċ ana-ṁór. Ċuir sé glam mór groiḋe as. Náċ groiḋe a tugais an focal leat, agus gan é clos aċ an t-aon uair aṁáin !=maiṫ. Corcán groiḋe: fear groiḋe: capall cumasaċ groiḋe.

GRONNGA—Grúnga. Tá grúnga ar an mbó leis an bfuaċt=druinn: an ċuma ċrapaiṫe fuar a ḃíon ar na beitíġ la fuaċta cois an ċlaiḋe. Feic grúnga.

GRUAIG—Tá cúl breá gruaige aici, nó uirti. Tá a cuid gruaige i n-áirde aici. Tá a cuid gruaige ar sile léi fós.

GRUAIM—A ċara gan ġruaim. Mise, do ċara gan ġruaim.

GRÚNGA—Bíon grúnga ar an nduine nó ar an ainṁí go mbíon an fuaċt ag luiġe go mór air. Feic gronnga.

GRÚNGAĊ—Bó ġránna ġrúngaċ sead í=druinn uirti: gan beiṫ pearsanda deaġ-ḟeisceanta. Nó gúngaċ. Droċ-ċóraċ, droċ-ḋéanta: cuṁang-trlinneánaċ mar a béaḋ beitiġ fé ḃáirteaċ fuar.

GUAIRNEÁN—Poll guairneáin=poll san uisce go mbíon an t-uisce ag casa timpal ann. Tá guairneán ort=corratónaċt, neaṁ-socaireaċt: dul-tré-ċéile: deaba: fuirse. Bíon guairneán ar an gcearc sar a mbeirean sí—bíon sí ag léimriġ anso is ag imeaċt ansúd. Bí guairneán orm a d'iarraiḋ breiṫ ar an dtraen. Tán tu ag guairneán ar an gcaṫaoir=ag síor-aistriú; corratónaċ, ag corruiġe. Tá an fear breóite guairneánaċ go maiṫ sa leabaiḋ.

GUAIRNEÁNAĊ—Tá tír na h-Éirean guairneánaċ go maiṫ le cúpla bliain=neaṁ-socair, suaite.

GUALA—Níl aon ṁaiṫ ionnam ar do ġualain-se=i gcomórtas leat: i gcomparáid leat. Nílimíd go maiṫ, aċ táimíd go tofa ar ġualain Ṡeáin. Ṫug sé ġuala dom a bain na cosa uaim=buille dá ġualain.

GUALÁLAIM—Ná bí am ġualáil=ag tabairt guailne dom. Tá sé ag gualáil dó héinig soir an bóṫar=imeaċt an ġualáluí fé.

GUALÁLUÍ—Duine a bíon ag luasca sall is anall nuair a bíon sé ag siúl: a ġuailne á luasca suas síos aige: nó soir siar. Nó, fear a bíon tugṫa don ngualáil, nó go maiṫ ċuige.

GUARDAL—Bí an oiċe ar guardal againn ag feiṫeaṁ leat agus gan fios againn náċ caillte a bís=fé ṁí-suaimeas is mí-socaireaċt. Scaoilfead abaile tu mar ċím go bfuilean tu ar guardal a d'iarraiḋ imeaċt. Bíos ar guardal nuair a ċuas ar eólas sa trlí=bráca is misocaireaċt is guardal a beiṫ orm. Bíon an fairrge ar guardal i gcóṁnuí=gan aon tsos uirti: gnóṫaċ. Ní

gá ḋuit ḃeiṫ ar guarḋal timpal orm-sa, mar ḋeinfeaḋ héin cúram ḋiom héinig=iminíoċ. Níor ḃeaṫuíoḋ ar guarḋal me=me ḃeiṫ ag imeaċt suas síos, soir siar, gan fóḋ; agus gan aon ċeart agam ċun coṫú ná leapan. Bíon guarḋal ar an gceart nuair a bíon sí ag lorg nide ċun uḃ a ḃreiṫ: ar ċat a ḋ'iarraiḋ breiṫ ar luċaiġ: ar ḋuine nuair a ḃéaḋ sé i mbun trus a ṫaḃairt agus gan cóir iompuir (úmpair) aige: ar ḃuaċaill a ḋ'iarraiḋ ḋul ar aonaċ agus gan ḟios aige an ḃfuiġeaḋ sé ceaḋ nó ná fuiġfeaḋ =ar staiḋ ṁí-ṡuaimeasaċ: sé ṫrioblóiḋ is buairt aigne: annróaċ (annróḋaċ). Feic guarḋán.

GUARḊÁN—Bíon guarḋán ar an té go mbéaḋ eagla air go ndóġfí a ṫiġ air=guarḋal. Tá guarḋán gaoiṫe ann—ḋá mbéaḋ ana-ġlór aici ag teaċt isteaċ tré ṗoll sa ḃfinneóig, cig=mí-ṡuaimeas.

GUIḊE—Guiḋeana iaḋ so. Ar ḋeis Ḋé go raḃaiḋ ag caiteaṁ na glóire ar feaḋ na síoruíoċta. Nár ḟeiciḋ aon ḋroċ-ṡúil tu. Léan ná raiḃ ort mura ḃfuilean tu briste mar ċorcáinín. Nár ḃainiḋ Ḋia ḋínn tu. Nár ċruaḋaiḋ Ḋia an saol ort. Nár agra (agraiḋ) Ḋia ort é. Nár ṫógaiḋ Ḋia ort é. Gurab é sin tubairt na bliana. Nár imiġe ort aċ san. Go ḃfuiġir a ṫairḃe. Sláinte an ḃramaiġ ċúġat. Go n-eiríġe an lá is an bliain leat. Faiḋ ar ḋo ṡaol: faiḋ saoil ċúġat: saol an ḟiolair ċúġat: buan go raḃair.

GUIḊEAN—Ċuaiḋ sé síos go guiḋean ag tógáilt an tiġe=an ċré ḋearg ċruaiḋ a ḃuailean leat sa róṁar, nó sa ḃaint, nuair a bíon ḋeire leis an gcré bog ṁaiṫ. Níl ann aċ an guiḋean as so amaċ.

GUIḊIM—Guiḋeas maise, saiḋḃreas, ifrean, na flaṫais, ḋó. Bíomair ag guiḋeaċtaint Ḋé saora na h-Éirean.

GUINE—Tá an áit lán ḋe ġuiní=na ruḋaí beaga a bíon ar an dtaoḃ amuiġ ḋen iasc, agus cuma an tsliogáin orta.

GUINIM—Ṫugas tamall ag guine éisc.

GUṀ—Tá an guṁ ar an lá le fuaċt=faor, fearg. Tá an guṁ (nó guṁ) orm ċun tobac, ċun éinní=ḋúil ġéar. Ḃí guṁ ċun an ḃiḋ orm mar ḃíos caillte leis an ocras.

Madra guiṁ=madra malluiṫe: madra crosta. Ṫáinig guiṁ air nuair a ċualaiḋ sé an ráfla. Ḃaineas an guiṁ as an bfreagra a tug Séamas ar Ṡeán=an t-olc, an niṁ: ċuireas an díoḃáil a ḃí ann soir siar. Tá guiṁ dearg aca ċun a ċéilig=ana-ḋroċ-aigne. Nó, orta ċun a ċéilig. Tá sé ar guiṁ ċúġam=guiṁ aige, nó air, ċúġam. Ní gá ḋuit beiṫ ag cur an ġuiṁ sa ċainnt=olc: droċ-aigne: droċ-ḃrí nár ḃeartuiġ an té a duḃairt an ċainnt. Muna mbéaḋ gur duine ar fóġnaṁ tu agus gur ḃainis an guiṁ as an scéal bíodar buailte aige n-a ċéilig=gur éadtromuis an scéal.

**GUSDAL**—Raġainn go Ḃleá Cliaṫ dá laṁálfaḋ mo gusdal dom é=mo ċuid saiḃris: mo ṗóca: dá mbéinn airgeadúil mo ḋóṫin ċuige: dá mbéaḋ neart agam cailliúint leis an dturus. Níl aon ċeal miana orm dá mbéaḋ an póca fé ḋom.

**GUṪ**—Duḃairt sé an ċainnt i nguṫ árd=de ġuṫ árd (do ġuṫ árd a deirtear).

**GUTA**—Tá guta ar mo ḃróga=pluda: laṫaig.

## h

**HAIBIL**—Ḃí haibil aca ar an mbó do ṫarac aníos as an bpoll=obair mór, trom, ḋuaisiúil. Ḃí haibil ṁaiṫ agam ar an dtig seo a tógaint. Ḃíon haibil ṁaiṫ ar ḋul amaċ ar an dtír ón Oileán lá láidir. Rug haibil ṁór orainn sar a raiḃ críoċnuiṫe againn. I lár na haibile ṫáinig na tóirtneaċa orainn agus an t-uisce. Rug mórán haibili orm. Is mó haibil curta ḋíom agam le fada.

**HAINNSE**—Ḃí amuiġ nó bé go bfuiġir hainnse den maide seo=buille a cuirfí 'na luiġe ar ḋuine: sinfí an maide leis. Ḃuaileas é le hainnse de ṁaide treasna na ngualan, de leaḃar i mullaċ an ċinn, de ḋorn treasna an ṗuis. Ṫugas hainnse den maide ḋó=buille breá le cuid ṁaiṫ den maide.

**HAMA**—Feic ama. Ḃéaḋ hama ar feirmeóir sa ḃfóġṁar dá mbéaḋ mac leis breoite agus é air aige an

obair a ḋéanaṁ. Tá ceann (nó taoḃ) de sna hamaí briste=páirt de sna gleóṫálaċa a ḃíon ar ċapall: bíon ar an dtaoḃ amuiġ den gcoiléar, agus bíon na tairric (tarraic) ceangailte do (ḋe). Rug ana-hama air=greim, strus, saoṫar oibre, bráca.

hAP—Feic hop. D'imiġ sé an doras amaċ de hap=de léim: go grod. Ḃíos ar mo hap féaċaint cad a ḋéanfá=ag faire amaċ ana-ġéar: ar tinneal. Imiġ leat ar do hap=láiṫreaċ.

hART—An cárta go mbíon déanaṁ an ċroiḋe ar na daṫana a ḃíon air. Aon a' hart. Dó an hart. Tá trí an hart agam. Bannríġean hart. Sé an t-aon a' hart an cárta is fearr sa ṗaca mar bíon an ċóṁaċt aige i gcóṁnuí. Deiċ an hart.

hAT—hat amaċ—a deirtear le capall nó asal á rá leis brostú amaċ leis héinig.

hÉ—hé, a Ṡeáin, tar aḃaile. Sin é an glór a deintear nuair a bítear ag glaoċ ar ḋuine.

hOB—Níorḃ ḟéidir liom hob ná hae a ḃaint as an gcarraig=aon tsaġas corruiġe. Ní féidir liom hob ná hae a ḃaint as an gceist=aon ḟreagra a ṫaḃairt uirṫi—toisc í ḃeiṫ ró-ċruaiḋ: aon éifeaċt a ḃaint aisti: aon láṁ a ḋéanaṁ di.

hOP—Tá an saol ag baint hopana asam=am tóġaint ó ṫalaṁ.

hÚISTÉAR—Ceannuiġteóir (ceannatóir)—taḃarfad £10 ar an gcapall. Feirmeóir—ná bíoḋ an tarna húistéar air: glacfad é=ná bíoḋ an tarna focal 'na ṫaoḃ: bíoḋ an marga déanta: socrú, marga. Tóg na bróga ar an airgead a deirim nó fág id ḋiaiḋ (id ḋeaḃaiḋ, i teaḃaiġ) iad: ní ḃíon an tarna húistéar ar éinní sa tsiopa so.

hUÍT—huít, huít—a deirtear nuair a bítear ag glaoċ ar na laċain.

hULAM-hALAM—Bíon hulam-halam ar ṗáirc an aonaiġ ag teanntú stuic=mórán gleóis, is liúġana, is screada, is cainnt árd: ruaille-buaille. Ḃí hulam-

halam orainn nuair a ċonacamair an ráṫ mór éisc, éinní úntaċ=glaoċ is gleó.

HÚLAMÁBOC—Ḃí an rínce garḃ agus húlamáboc aca go léir=straca is fuirse. Ḃí húlamáboc agaiḃ—beirt a ḃí ag leaga, agus iad a d'iarraiḋ a ċéile a ṫaḃairt go dtí an dtalaṁ, is ag traoċa a ċéilig amaċ. Daoine eile agus húlamáboc aca le ċéilig=crústa, is buala, is slí garḃ mar sin.

HURAIS—Deirtear nuair a ḃítear ag glaoċ ar ċráin.

HÚRLAMÁ-GIÚRLAMÁ—Nó, húlamá-giúlamá. Sin é an saġas glóir a ḋeinean an plána nuair a ḃíon sé ag obair ar an aḋmad. Ní raiḃ ionnaiḃ sa gcomórtas aċ húlama-giúlamá=daoine gan ṁaiṫ: gan aca aċ glór is gut.

## I

1—Is mór mar ṫáinig ionnat ó ṡoin=ċuais i neart, nó i méid, go mór. Níl mórán den nGaoluinn agat fós, aċ is ag teaċt inti a ḃeiḋ leis an aimsir. Ḃíos ag faire ar é ṫeaċt san am san=an uair sin ḃíos ag súil le n-a ṫeaċt. Tá Séamas ag dul sa tríú bliain, nó 'na tríú bliain, sa gcoláiste=an tríú bliain á ṫaḃairt aige. Ċuir an ḃean a láṁ i gceann na mná eile='na cuid gruaige. An faid a ḃíomair sa ċainnt=ag cainnt: an ċainnt á ḋéanaṁ againn. Siúd leis sa riṫ uaim. Scaoilear leitir sa t-siúl ċúġat. Ċuir brise an ġluaisteáin moill orainn, agus sa ṁoill dúinn léiġeamair an páipéar. Preab leat sa tsnáṁ agus ní ḃraiṫfir an fuaċt. Nílim aċ ann as indiu=gan ḃeiṫ ann i gceart ná as i gceart: gan ḃeiṫ go h-olc ná ar fóġnaṁ: gan ḃeiṫ mar seo ná mar siúd. Ḃfuil Seán asta? Tá sé, mar a ḋéarfá, ann as=tá agus níl. Tóg an deoċ nó fág í: ná bí ann as: bí ann nó as=ar ṫaoḃ éigint.

IADAIM—Tá an spéir iaḋta suas le scamaill=dúnta. Ḃí na súile ag iaḋaṁ ar Ḃríd dá h-iniúin (h-aiṁḋeoin). Tá an doras iaḋta amaċ có daingean le n'feadar cad déarfainn. Doras iaḋta=(go minic) cúl-doras. Tá mo ċuid airgid caillte mar d'iaiḋ (d'iaig a

deirtear) an bannc orm=dún orm agus ċoimeád orm an t-airgead. D'iaiḋ an bitúnaċ ar an mbannc agus ġlan leis as an áit=dein sé iadaṁ. Cad deirir leis nár iaiġ ar an leabar a tugas ar iasaċt dó.

IAL—Tá an gadar fé ial.

IALL—Tá feidre iallaċa ag teastáil uaim dom ḃróga=dá éill. Tá greim na h-éille bréine sa tsnaidm sin=greim ana-ḋaingean. Rug sé greim na h-éille bréine ar an gcamán.

IARAN—Tá iaran ag teastáil ón gcapall=an ċeárta: crú nó cruite.

IARATAS—Nó iarratas. Deintear iaratas suas don té go mbeirean gairid air i n-áit stróinséarta=bailiúċán beag airgid: solátar.

Iarlais—Duine gan ṁaiṫ: rud gan éifeaċt: breóiteaċán, cig, ná béaḋ ar a ċumas aon ṁaiṫeas a ḋéanaṁ. Ṗósas í, fóiríor; agus tá sí ceangailte liom anois go deó 'na h-iarlais gan éifeaċt. Tugtar iarlais, leis, ar ainṁí gan ṁaiṫ. Tá iarlais agat go ceann tamaill sa ṁéir teinn sin=féirín (de ḋroċ-ṡaġas).

IARRAĊT—Tá iarraċt ṁaiṫ airgid aige=cuid ṁaiṫ. Ní mise a ḋein an ġoid, mar ar an gcéad iarraċt níor ṫeastuiġ an t-airgead uaim=don gcéad iarraċt: ar an gcéad dul síos: don gcéad dul síos. Ċuir an ċainnt olc orm, agus do ḃuaileas amaċ ar an iarraċt san=láiṫreaċ.

IARRAIM-CÚIS—Ní raiḃ uaṫa aċ iarraim-cúis ċun a ċéilig=níor ṫeastuiġ uaṫa aċ leaṫ-scéal ċun tabairt fé n-a ċéilig. Níl uaim aċ iarraim-cúis ċun an áit seo do ḋ'ḟágaint.

IARṪLAĊ—An mála nó aprún a ḃíon ar ḋuine nuair a ḃíon sé ag sá ṗrátaí. Sé an t-iarṫlaċ a ċoimeádan na scioltáin. Nó, iorṫlaċ.

IASCAĊ—Ḃí scata bacaċ ag iascaċ timpal orm féaċaint an ḃfuiġdís aon ṗinginí ag imeaċt ar bóiléagar. Nuair a ḃíos imiṫe ḋein sé iascaċ ar mo ṡeómra ag lorg tobac=cuardaċ.

IASMA—Iarsma. Fógraim iarsma ort=bronntanas na h-aitḃliana—cainnt adeirean daoine óga a ḃíon ag lorg rudaí dearsa Lá Coille: nó oíċe Lae Coille. Lá na n-iarsmaí =Lá Coille: an ċéad lá Ḃliain Nua, nó den mḃliain Nua. Ċuiris iarsma mo ḋóṫint orm an ċloċ do ṫógaint=tugais obair trom dom. Ċuiris iarsma bog orm, a ṁic ó!= iarrais orm rud cruaiḋ a ḋéanaṁ.

ÍDE—Féaċ an íde atá ar mo ċluṫ (culaiṫ) ḃreá éadaiġ= droċ-ċuma—toisc droċ-ḋéanaṁ a ḋ'fáilt. D'imiġ ana-ḋroċ-íde ar an rotar. Ḃíos có lán san d'olc ċun an ċapaill nárḃ eól dom cad é an íde ḃáis a ṫaḃarfainn air=droċ-ṡlí ḃáis: droċ-ṁarú.

ÍDEAĊ—Is fada a ṁairfiḋ na prátaí agaiḃ mar níl an t-ídeaċ agaiḃ orta=caiṫeaṁ. Is éaċtaċ an t-ídeaċ a ṫugamair ar na císṫí, a ḋeineamair do (de) sna císṫí= ana-iṫe a ṫaḃairt dóiḃ, nó iad a ċaiṫeaṁ i slí éigint.

ÍDÍĠIM—D'ídíomair na prátaí=tá a ndeire iṫte, caiṫte. Táid ídiṫe.

IDIR—'Dir mise is tusa ní rabas dáiríriḃ=eadrainn féinig. 'Dir mise is tusa is an falla, nó éinní mar sin. 'Dir tusa is an cúinne.

IMEAĊTAIDE—Buaċail nó gearraċaile (greaċaile) ón uair gur féidir leó imeaċt ar fuaiḋ an baile go dtí go mbíd seaċt nó oċt mbliana d'aois: sruṫ beag. Nác é an tsruṫ beag fós é agus é an áiriṫe seo blian? Nác suaraċ an tsruṫ í i n-aois a seaċt mblian di?=duine beag.

IMEALL—Umall a deirtear. Ċeapas nár ġá dom teaċt i n-imeall an scéil tar n-ais arís=tosnú air 'na tosaċ arís. Ṗreabas isteaċ i n-imeall na h-oibre= tosnú air ar an dtaoḃ amuiġ, ar an gcuid de ba ċúirse ċúġam, gan dul isteaċ 'na lár.

IMNÍ—Imníoṁ. Tá ana-imní gnóta ort. Ṫuit Seán anuas den ḃfalla agus ḃris sé a ċos: is dóċ gur 'na ċóir (i ndán dó) a ḃí sé. Ní h-eaḋ, a ḋuine: ḃuaḋfaḋ an t-imní ar an gcinniúint (cinneaṁaint)=aire. Níl an

liaḃairne cosúil leis an ḃfear go mbíon an t-iminí (iminí oibre) air=teinneas.

IMINÍOĊ—Táim ana-iminíoċ timpal mo ċuid gnóta=cúramaċ.

IMREASC—Tá an cáitnín istig ar imreasc mo ṡúile=san áit duḃ i lár na súile.

IMRIM—Tá mo ṡúil ag imirt orm=am ṗionósú: am ċrá: ag déanaṁ tinnis dom. Táim imearta amaċ ó ḃeiṫ ag éisteaċt leis=cráite amaċ. Ní h-aon úna cad a ḋeinean an té a bíon imearta mar bíon sé ar a ṁeaḃair náċ mór=bainte ċun buile is feirge: i slí ná féadfaḋ sé a tuille a ṡeasaṁ. Tá mo ṡúil ag lagú sa radarc nó rud éigint mar sin, mar tá sí ag teaċt teinn.

IMṪÍĠIM—Imíġim. Conus tán tu? An t-imeaċt céadna i gcóṁnuí=an slí ċéadna. Conus tá cás na h-Éirean ag imeaċt an aimsir seo?=ag dul ċun cinn, nó siar. Má bíon an droċ-imeaċt fé leanḃ is deacair é ċur ar ḃóṫar a leasa=droċ-slí: droċ-úmpar. Tá na caoirse ag imeaċt cam. Is ainḋeise go mór a ḃíḋ ag imeaċt i ndiaiḋ an tobac. An rud ná h-imíon faċtar é. Bíon an scéal san ag imeaċt aige sna sean-daoine pé aca fíor nó bréag é=sa triúl. Bíon a leiṫéid seo d'ḟocal ag imeaċt go tiuḃ=á úsáid. Ċuas ann féaċaint conus a ḃí an áit ag imeaċt. Ḃraiṫim me ḟéin ag imeaċt=ag dul i n-olcas: ag cailliúint an nirt: ag druidim ċun laigíoċta. Sin é an focal is fírinní ag imeaċt. Tá faor na speile ana-imiṫe=ana-ċaite. Tá an t-uisce ag imeaċt díoḃ—prátaí a ḃí ag beiriú. Tán tu ċun imeaċt anois=ċun reaṫa: ċun fiaḋaiġ: do ċeárd beiṫ foġlumṫa agat: é ar do ċumas déanaṁ duit féinig. Ḃfuil Gaoluinn ṁaiṫ ag Seóirse? Tá sé ċun reaṫa=d'ḟéadfaḋ sé a ġnó a ḋéanaṁ tríṫi—bíoḋ is ná béaḋ sé gan ṁácail, béidir. Ḃí ana-imeaċt fé=gluaiseaċt.

INĊIN—Iniċin a deirtear. Níl iniċin gealúin, iniċin circe, aige=oiread meaḃraċ le seana-ḃróig: an cuid is lúġa den meaḃair, den dtuiscint.

INDÉ—An rud úd indé béidir ná béaḋ aon dul air indiu=go rabamair ag trácht tairis, nó á ḋéanaṁ, indé.

I NDIAIḊ—Ḃíos tuirseaċ, aċ na ḋiaiḋ ('na ḋeaḃaiġ a deirtear) ḋ'ḟéadas siúl a ḋéanaṁ=mar sin héinig.

MEAD—Deinean cola maiṫ mead bíḋ=deinean gnó an bíḋ: dá gcodlóċ duine go maiṫ ḋ'ḟéadfaḋ sé déanaṁ gan bia.

INNEAĊ—Sé an t-inneaċ a ṫéiġean féin ndlúṫ sa ḃfiġeadóireaċt. Sin í an ċainnt go ḃfuil an dlúṫ is an t-inneaċ inti.

INNSIM—Ní déarfaḋ éinne é sin aċ, neósfaiḋ me ḋuit, duine gan eólas. Ṫáinig do ḃa isteaċ sa gcoirce orm; agus, ós á insint duit é, tá taiṫí aca air sé seo=ós rud é go ḃfuilim ag cur síos air sin duit. Ḃíon na buaċaillí ag insint is a gcearán ar a ċéiliġ. D'inis se orm dom aṫair gur éaluíos ó scoil. Duḃairt Seán é sin, aċ ḃí a ṁalairt d'insint scéil ag Tomás. 'Neósfad tu='neósfad ort.

INTIN—Ṫug sé a intin don nGaoluinn=a ṁeaḃair, a aigne. Ḃuailis me ar ḋroċ-intin, nó le ḋroċ-intin. Ṫánag anso ar intin é ḋéanaṁ=ḃíos meáġaite ar é ḋéanaṁ. Ar intin pósa.

IOḂAĊ—Ḋein na Franncaiġ an'-iobaċ ar an gcoirce=díomáiste ṁór: ana-ḋíoḃáil. Tá iobaċ déanta aige sna leaṁain ar an éadaċ=é ite pollta aca.

ÍOC—Níl an t-íoc buailte fós ag an gCóṁairle Conndae=an t-sreaṫ.

ÍOGAIR—Tá an fear san ana-íogair=gur deacair labairt leis ná baint leis, ná cimilt leis. Tá gloine an lampa íogair go maiṫ=tá sé fuirist go leór socrú leis. Obair íogair seaḋ uiḃe do ċóṁaireaṁ agus do ċur ṫarat=dreóil: tá na h-uiḃe féinig ró-leóċailleaċ. Is íogaire sagart ná tuataċ. Tá an ceist sin ró-íogair, agus is fearra duit é ċaiteaṁ uait. Tá ainm Dé ró-íogair ċun é ṫaḃairt isteaċ go minic i gcainnt. Tá an t-easbog ró-íogair ċun aon ċainnt mar sin do rá ós a ċóir.

IOGAIR—Ní maiṫ liom iogair agus fionna (cló) na h-áite=scéiṁ.

IOGÁN—Goile an gé, na circe, aon tsaġas éin=an áit 'na gcoimeádtar an bia sar a ndeiġealtar é. Ḃíon an agaois i n-áirde 'na h-uċt.

IOMADÚIL—Ḃí na daoine ann go h-iomadúil=mórán díoḃ: go tiuḃ.

IOṀÁIG—Íoṁá a deirtear. Tá an t-íoṁá briste. Na h-íomáḋana. Náċ é an t-íoṁá é! (duine beag gan ṁaiṫ, picín beag, aon ní suaraċ)=rud gan ṁaiṫ, gan anam, suaraċ: aḃaċ.

IOMÁN—Tá iomán tuitiṫe ag an ngé=an cnapán blonaiġe a ḃíon fé n-a bolg nuair a ḃíon sí coṫuiṫe go maiṫ. Ċuala go mbíon sé ag an gcirc 'na cáilíoċt féin ċó maiṫ=dréir a méid; ní ḃíon sé ċó mór ag an gcirc; aċ, 'na slí féin, ḃíon.

IOMARCAĊ—Tairrgíoḋ fiċe púnt dom ar an mbó agus ṫógas go h-iomarcaċ é=le lán-áṫas. Ṫógamair an prionsúnaċ go h-iomarcaċ nuair a scaoileaḋ aḃaile é=ḃí árd-ġradam againn dó, agus dian-áṫas orainn é ḃeiṫ fillte ṫar n-ais. Ġlacas an bronntanas go h-iomarcaċ.

IOMARD—Ní féidir liom an leaḃar a léiġeaṁ pé iomard atá ar mo ṡúile=galar, máċail. Tá iomard le n-a saol faċta aige=máċail ná h-imeoċ—cos bainte de, aḃair. Tá iomard éigint anuas ar an ḃfear san=droċ-rud éigint ag teaċt trearsna air i gcóṁnuí. Ḃíon gaċ aon iomard ag tuitim orm, ag teaċt orm=mí-áḋ. Tá iomard ort-sa, aċ go h-áiriṫe, ná féadfá fanaċt socair—le duine a ḃéaḋ ag síor-aistriú, ag síor-imeaċt. Tá iomard ag leanúint na h-áite seo i gcóṁnuí sa dúḃluaċair=dua mór, cruatan. Ḃéaḋ iomard maiṫ ag dul i dtír inḋiuḃ mar tá an fairrge ana-láidir=strus, obair ċruaiḋ. Iomard maiṫ seaḋ é sin a ḋéanaṁ. Cuirfeaḋ iomard ort mura ḃfanan tu socair=máċail. Tá iomard maiṫ ort—dá mbéaḋ rud maiṫ teinn (=ana-teinn) air. Leanan ana-iomard an galar san.

IOMARDÚIL—Tá an obair seo ró-iomardúil=trioblóideaċ, maruiteaċ.

IOMLÁN—Tá iomlán an scéil agat anois=an scéal go léir.

IOMPAR—Úmpar. Níl aon úmpar fén mbád, nó ins an mbád=í ḃeiṫ guagaċ san uisce: á luasca sall is anall: gan greim aici ar an uisce. Tá sé de ċuma ort go ḃfuil buairt ar úmpar agat=á taḃairt leat agat: istig ionnat. Tá an feall ar úmpar aige-sin pé cuma atá ar a aġaiḋ. Níl aon úmpar seóil sa naoṁóig mar tá sí ró-éadrom ar snáṁ, agus níl an greim inti, agus caiteann an ġaoṫ an iomarca í=ní féidir léi seól a ḋ'úmpar.

IOMPUIGIM—Iompuiġ ar do ḋeis; ar do ċlé; ar t'aġaiḋ: i leiṫ do ċúil. Iompuiġ suas, nó anuas, an lampa. D'iompuiġ an ṁátair ċúiċi an leanḃ, agus ḋearg a ṫóin go maiṫ ḋó. Tá an bainne iompuiṫe ó ṁaidin=ḃí milis ar maidin aċ tá géar anois. Protastúnaċ is eaḋ é, aċ tá sé ag cuiṁneaṁ ar iompó ar ár gcreideaṁ. Ar iompó ṫarm dom=ar ċasa ṫarm dom. Tá an roṫ ag iompó. Tá an lá ag iompó amaċ ċun báistí. Tá sé ag iompó fuar=ag teaċt fuar. Tá an t-uaċtar ag iompó ċun ime=ím á ḋéanaṁ de. Ḃíomair ag baint iompó as a ċéile=ag cor le ċéilig: soir siar ag iomrascáil. Ḃain an ċeist sin iompó asam go maiṫ=ṫug mo ḋíċeal, nó breis, dom. Ḃain Seán iompó asam ċun dul ag rince leis=ṫug leis me ag rince—bíoḋ gur i gcoinniḃ mo ṫola é, béidir.

IONAN—Is ionan iad=is mar a ċéile. Is ionan an dá insint a ċuala ar an scéal. Is ionan an scéal é cead a ḃeiṫ agat nó gan a ḃeiṫ, níor ċeart duit é sin a ḋéanaṁ. Is ionan maiṫeas dóiḃ=aon ṁaiṫeas aṁáin atá ionnta: ċó-ṁaiṫeas. Táim i sláinte ṁaiṫ anoċt murab ionan is aréir=ní mar sin a ḃíos aréir. Tá an dá scála den dtóṁas ionan, nó i n-ionanas=coṫrom: ar aon imeaċt aṁáin: i gcoṫrom.

IONANAS—Ċuireas bolasc sa mbád ċun í ċoimeád i n-ionanas=coṫrom: i gcoṫrom. Cuirim síḃ i n-ionanas=ar aon scór aṁáin: gan breis ná bárr ag éinne ar éinne eile. Táid ag teaċt i n-ionanas. Taḃair ionanas don gcapall=coṫrom: ceart. Níl uaim sa scrúdú aċ ionanas.

Tá na cnuic úd i n-ionanas=ar aon aoirde aṁáin. Caitfar na capaill a ċur i n-ionanas sar a dtosnóid an rás. Ḃí an beirt agaiḃ i n-ionanas sa scrúdú=ar aon ṁaiteas aṁáin: ar aon ṁarc aṁáin. Deirtear "ionas," leis.

IONGA—Ní raiḃ ionga ná órlaċ aca ar a ċéile=iad a beiṫ ar aon aoirde aṁáin. Ḃíodar ar a n-ingine deire ċúġam=ar buile le feirg: lasta suas: 'na seasaṁ ċun a ċéile ar ḃarrḃuíoċa a méireana fé mar a ḃéaḋ ḋá ċoileaċ. Tá sé ag dul ar (a) ingine deire ċúġam, nó ag eiríġe (eiriú) —. Nuair a ḃíon duine ar na h-ingine deire bíon sé árd go maiṫ sa droċ-ṁianaċ. Tán tu ag coimeád na h-ingine dirige (deirge) ar an scéal=á ċoimeád 'na ḃeataiḋ: á ċoimeád dearg, ar lasa—fé mar a ḃíon an té a ċoimeádan créaċt ar oscailt leis an screaṁ a ropa is a ḃaint de. Ní gá duit beiṫ ag coimeád na h-ingine dirige orm, nó liom=beiṫ am ċrá; ag déanaṁ cros orm. Ná coimeád an ionga dearg go deo ar an gcúrsa=ná bí ag craoḃ-scaoile go bráċ air: ag beaṫú air. Ċuamair ar ár n-ingine deire ċun a ċéile san aiġneas=ċó fada is a d'féadamair. Tá ingine (?) fáis orm=pianta fáis.

IONGANTAĊ—Úntaċ. Is neaṁ-úntaċ (néaṁ-úntaċ a deirtear) an buaċaill é—buaċaill ná cuirfeaḋ éinní úntas air. Ba néaṁ-úntaċ an gnó duit mo ṗoċar a ṫaḃairt ċun siúil gan focal a rá liom.

IONGANTASÚIL—D'úntasúil an radarc é=úntaċ: radarc a ċuirfeaḋ úna, nó úntas, ort. Ḃíon duine úntasúil nuair a ḃíon sé úntaċ, nó nuair a ċíon sé úntas. D'féaċ sé go h-úntasúil orm=mar a d'féaċfaḋ fear go mbéaḋ úntas air. Nó, d'féaċ sé go h-úntaċ orm. Deirtear úntastúil, leis.

IONGNA—Ba ṁór an néaṁ-úntas duit teaċt go dtí mo ḋoras. Feic iongantaċ.

IONṀUIN—Ní h-ionúin liom an cailín sin=ní maiṫ.

IONNDRAḂÁIL—Úndraḃáil. Ċuireamair an ḃó sa naoṁ-óig agus ba ḋeacair í úndraḃáil inti=í socrú, slí a d'ḟáilt di. Ní fuirste na giúirléidí seo go léir d'úndraḃáil isteaċ sa ṁála=do ċur isteaċ—gan dioḃáil a ḋéanaṁ. Ní fuirste an sean-ḟear d'úndraḃáil=friotálaṁ air i slí a sásóċ é. Táim fuirste (nó deacair) d'úndraḃáil.

IONNFAIRT—Úntairt. Cad é an úntairt atá ort?—Le duine a ḃéaḋ ag síne siar, is ag strampáil, is ag brúġa, is ag casa. I lár na h-úntairte dó.

IONNFARTÁLAÍ—Is mór an t-úntartálaí é.

IONN-ḞUAR—Tá na prátaí fionn-fuar (fonúar)—nó an bainne, an lá=gan beiṫ te. Tá an t-ionnfuar' againn anso.

IONNRAĊAS—Ḃéaḋ an scoil dúnta le seaċtain aċ i n-únraċas don sagart. Leis an únraċas cuirtear duine fé ċomaoin: cuirtear comaoin ar ḋuine: deintear comaoin dó. Táim ag obair leat le fada anois, agus tabarfad seaċtain duit mar únraċas=i n-aisce, gan faic, gan pág. Ní mór an t-únraċas dom an méid sin do ḋéanaṁ duit, do ṫabairt duit. Tá an t-únraċas faċta agam ċeana uait. Ḃímíd ag déanaṁ únraċais dá ċéilig=ag cabrú le n-a ċéilig ċun gnótaí: ag déanaṁ maiteasa dá ċéilig: ag mola a ċéilig, agus mar sin de. Deinfead an méid seo i n-únraċas (nó i n'únraċas) duit, agus fáilte. Ní mór an t-únraċas atá agam ḋuit, aċ tóg uaim an rud beag so=tabartar. Ḃí an duin' uasal ag déanaṁ únraċais dúinn=ag imirt a ġalántaċt is a ċóṁaċt is a saiḃreas orainn: ag cur maise orainn i n-aisce.

IONNTAOIḂ—Úntaoiḃ. Tá úntaoiḃ agam asat—rud é sin a leanan, a ḋ'fanan. Aċ, ní raiḃ aiṫne agam ar éinne ann, aċ ċaitear úntaoiḃ a ṫabairt le duine éigint ċun m'uaireadóir a ṫabairt dó le coimeáḋ faiḋ aḃ éinn sa tsnáṁ. Níor ṁait liom dul ar úntaoiḃ Ṡeáin=úntaoiḃ a ṫabairt leis. Ní ceart úntaoiḃ le n-a leiṫéiḋ sin. Níor ṁait liom an borsa do ċur ar a h-úntaoiḃ ċun é ṫabairt abaile go dtí mo ṁáṫair—bean a ḃí i gceirt. Ní ċuirfinn ar a n-úntaoiḃ cá raiḃ an t-airgead i bfolaċ agam=ní déarfainn leóṫa ar eagla. Inis dom cáil (cá ḃfuil) an t-airgead. Ní ragainn ar t'úntaoiḃ é ḋ'insint duit.

IONNTUIĠIM—Úntuiġim, nó úmpuiġim: iompuiġim. Úntó cait 'na ċroicean=aṫrú mór úntaċ. Ḃí an donas orainn (nó linn), aċ d'úntuiġ Dia an sonas linn (nó orainn). Fuair sé faoiseaṁ ón mbreóiteaċt aċ d'ait-úmpuiġ air=buail an breóiteaċt tar n-ais é. Tá iompuiṫe air—i ngalar=tá casa aige. Táim úntuiṫe uait=mo ḋrom a

ḃeiṫ leat. Táim úmpuiṫe ort=id ṫreó: m'aġaiḋ a ḃeiṫ ort. D'úntuiġ sé leis an gcreideaṁ=ar an gcreideaṁ. Úntuiġ suas an lampa=cas. D'úntuiġ an ḋroċ-raṫ orṫa=ċas. Úntuiġ i leiṫ orm: tá do ċliaṫán liom.

IONNUS—Nó ionnas. Cuir a ṫuille siúicre isteaċ sa sgála so ċun an tóṁas a ḋéanaṁ i n-ionas. Is beag ná ḟuil an leaḃar ró-ṁór dod ṗóca, agus caiṫfir é ċur síos i n-ionus ann=díreaċ, ar leiḃéal. Tá an falla i n-ionus=ar leiḃéal: có-aoirde: ar aon aoirde aṁáin. Cuir síos an leaḃar ionus id ṗóca. Tá na h-uiṁreaċa 2, 4, 8, 28 ionus. Tá 5, 11, 17 cruiceaċ. Cuir an ċaṫaoir i n-ionus ar an úrlár=coṫrom.

IOSCAD—Ḃí na h-ioscada ag lúbarnaiġ ḟé. Tá an ioscad so crapaite.

IOSCAL—Nó ioscail, nó oscail, nó oscal. I n-ioscallaiḃ a ċéile atáid ag rínce=láṁ ḋuine aca i n-ioscail (nó ḟé oscail) an duine eile. Táim teinn i bpolluíoċa m'ioscal: im ioscala: i bpoll m'ioscaile deise. Tá poll m'ioscal teinn.

IOSCALÁN—Píosa a cuirtear isteaċ i n-ioscail na léine.

IOSMAIRT—Tá an citeal ag iosmairt=ag crónán. Náċ úntaċ an iosmairt atá aige?

ÍOTA—Cad é an t-íota so ort?=tart ana-ṁór: tart is measa ná an spalla. Tá íota tarta orm.

IREAĊ (?)—Raġad amaċ inḋiuḃ, nó i n-ireaċ ceaca, raġad amáireaċ=muna dtéiġim inḋiuḃ raġad amáireaċ. Beiḋ prátaí insa ngort so; nó i n-ireaċ ceaca, beimíd gan iad=muna mbeiḋ.

IREASA—Uireasba. Níl easba ná ireasa orainn=easba ar biṫ.

ÍSEAL—Tá an ḟairrge íseal inḋiuḃ=ciúin; gan ḃeiṫ bolgṫa i n-áirde.

ISIREAD—An gléas le n-a gcroṫan an sagart an t-uisce coisreacan ar an bpobal, nó ar éinní.

ÍSLEÁN—Tá an t-ísleán síos leat go bun an ċnuic, agus an t-árdán id ċoinniḃ suas ar an dtaoḃ eile. Táim ag dul i gcoinniḃ an áird, nó an aoird. Tá ana-ísleán ann.

ISTEAĊ—Ḃíon a ṫóin isteaċ sa teine ag an gcat. Táid isteaċ is amaċ le ċéile go mór (nó ana-ṁór)=táid ana-ṁór le ċéilig. Táim isteaċ is amaċ le ḃéiṫ ċó maiṫ leat=tímpal is ċó maiṫ. Is féidir an focal san d'úsáid dréir mar a ṫagan an ċainnt isteaċ=dréir mar a ṫárluíon an ċainnt, agus a ṫugan an coṫrom.

ISTIG—Tá scoláire éigint istig indiu=istig ó scoil: as láṫair. Tá lá istig indiu aige=istig ó scoil. Ní ḃead istig leat a tuille=mór, muínnteaṙṫa. Tá duine glic istig leat anois, agus ḃí ar t'aire=id ċoimniḃ. Nílim istig liom héinig i naoċor indiu: n'ḟeadar cad tá orm=ní ḃraiṫim me héinig mar ba ċeart dom a ḃeiṫ. Nílim istig leis an gcainnt sin=ní ṫagaim léi: ní taiṫníon sí liom. Ḃí an buille sin istig agam dó=istig im ċroiḋe: bearṫuiṫe.

IṪIM—Ḃíodar ag iṫe a ċéilig mar ġeall ar rud beag suaraċ=ag gearra. Tá Sioḃán iṫte ag an mear (atá aici uirṫi héinig)=íḋiṫe: an mear ḃeiṫ ana-ṁór ar fad. D'íosfaidís na cloċa dá mb'ḟéidir leó iad a ċogaint, a ḃoga, tá an goile ċó géar san aca. Ḃíon sí ag iṫe na cainnte=gan an ċainnt do ṫaḃairt amaċ go soiléir. Ṫug sé iṫe salaċ dom=ṫug an teanga go binn. Táid iṫe le fiaċa, le gríos. D'iṫeamair is do lán-iṫeamair ár ndóṫin—cuirean "lán-iṫeamair" breis nirt leis an ḃfocal "d'iṫeamair." Ḃís ag iṫe t'ḟiacla le guṁ. Tig iṫeaċáin =tig 'na mbíon mórán iṫe ar siúl.

IÚIL—Níl éinne ag taḃairt tora orm, agus caiṫim me héinig a ċur i n-úil=a ṡá ċun cinn: a ṫeasbáint go ḃfuilim ann, agus cad é an sagas me. Ní raiḃ aon aiṫne aige orm, aċ ċuireas me héin i n-úil dó=ṫugas aiṫne dó orm. Úil a deirtear.

IÚIR—Táim ag druidim leis an iúir=leis an uaiġ. Ní fada go raġad i n-iúir=go gcuirfar sa ċré me.

IURANA—Ḃí sé ag caiṫeaṁ iurana is cristíní liom=mionnaí is eascainí.

